An

# TPSALTAIR,

nó

LEABHAR NA PSALM.

---

AṪ-CLIAṪ.

1825.

# AN TSALTAIR,

NÓ

# Psailm Dhabhi.

## PSALM I.

Is beannuiġ an fear nár ṡiúbuil a ccoṁairle na
neiṁḋiaḋaċ, agus nár ṡeas a sliġe na bpeacṫaċ:
agus nár ṡuiġ a suiġeaċán na ttarcuisneaċ;
2 Aċt atá a ḋuil a ndliġeaḋ an Tiġearna: ⁊
iona ḋliġeaḋ smuaineas sé do ló agus doiḋċe.
3 Agus biaiḋ sé cosṁuil ré crann planduiġṫe
láiṁ ré haibnib uisge: noċ do ḃeir a ṫoraḋ na
aimsir ioṁċubaiḋ.
4 Ní ċrionfuiḋ fós a ḋuille: agus giḋ bé níḋ
do ḋéana sé, tiocfaiḋ biseaċ air.
5 Ní mar sin do na mioċraibṫiġ: aċt atáiḋ
cosṁuil ris an lóċán, noċ sgabus an ġaoṫ ó aġaiḋ
na talṁan.
6 Ar a nadḃarsoin ní ṡeasfuid na mioċraibṫiġ
annsa mbreiṫeaṁnus: ná na peacṫaiḋ a ccoiṁ-
ṫionól na bfirêun.
7 Oir bí fios sliġe na bfiréun ag an tTiġearna;
aċt raċaiḋ sliġe na neiṁḋiaḋaċ seaċaḋ.

## PSALM II.

Créd fá ndéanuid na geinte baois: agus fá
smuainid na daoine díoṁaoineas?
2 Cuirid Ríġṫe na talṁan iad féin a cceann a

ċéile, agus glacaiḋ na riaġlóiriġ comairle ré
ċéile: A naġaiḋ an Tiġearna, agus a naġaiḋ a
Ungṫaiġ.
3 Briseam ó ċéile a ccuibriġṫa: agus teilgiom
uainn a cceangail.
4 An té ṡuiḋios annsna flaiṫeasaiḃ do ḋéana sé
gáire; do ḋéana an Tiġearna foċṁuiḋ orra.
5 Ann sin laiḃeóruiḋ sé riú iona ḟeirg: agus
craiḋfiḋ sé iad iona ḋíḃfeirg.
6 Giḋeaḋ do ċuir mise mo Ríġ: air mo ċnoc
naoṁṫa Sion.
7 Foillseóċa mé an reaċd, a duḃairt an Tiġ-
earna riomsa: Is tú mo Mhac, a niuġ do ġin mé ṫú.
8 Iarr orum, agus do ḃéara mé duit na geinte
mar oiġreaċt: ⁊ na codċa is imċéine don talaṁ
mar ṡeilḃ.
9 Brisfe tú iad lé slait iaruinn: mionḃruiġfir
iad iona ccoduiḃ mar ṡoiġteaċ criaḋ.
10 Biṫí glic anois uime sin, ó a Ríġṫe: glacuiḋ
teagasg, a ḃreiṫeṁuin na talṁan.
11 Fóġanuiġ don Tiġearna maille lé heagla:
⁊ luaṫġáiriġiḋ maille lé creaṫaiḃ.
12 Póguiḋ an Mac, deagla go mbiaḋ sé feargaċ,
agus go raċaḋ siḃ a múġa san tsliġe: an tan las-
sus a ḟearg [bá laġaḋ], is beannuiġ an dream uile,
noċ ċuirios a ndóiġ ann.

## PSALM III.

A Tiġearna, créd ma do méduiġ tú luċd mo
ḃuaiḋearṫa: is iomadamuil an drong noċ éirġios
suas am aġaiḋ.
2 Iomadamuil an drong a deir rém anam: Ni
ḃfuil cabair ar ḃit dó a nDia.
3 Aċt tusa, a Tiġearna, atá tú ad sceiṫ daṁsa:
mo ġlóir, agus fear tóġṫa suas mo ċinn.
4 Do ġlaoiġios cum an Tiġearna lém guṫ: agus do
ċualuiḋ sé mé amaċ as a ċnoc naoṁṫa.
5 Do luiġ mé síos agus do ċodlas, do ḋúisġios:
óir do ċoṫuiġ an Tiġearna mé.

6 Ní ḃiaiḋ eagla orum roiṁe ḋeiċ míle dón ṗobal : noċ do ċuir iad féin timċioll am aġaiḋ.

7 Eiriġ, ó a Ṫiġearna, anaic mé, ó mo Ḋia : óir do ḃuail tú mo náiṁde uile air ċnaiṁ an ġeill ; do ḃrisis fiacla na druinge neiṁḋiaḋa.

8 Is ón tṪiġearna ṫig slánuġaḋ : atá do ḃeannaċd air do ṗobal.

## PSALM IV.

Eisd riom a nuair ġoirfead, ó a Ḋé mfíréantaċda : dfuascuil tú mé an tan do ḃí mé a ccumgaċ ; déan trócaire orum, ⁊ éisd murnaiġ.

2 Ó ḟearaiḃ, a ṁaca na ndaoine, cá fad ḃeiṫí ag iompóġ mo ġlóire ċum náire : cá fad ḃias grád aguiḃ air ḋíoṁaoineas, nó déantaoi lorgaireaċd a ndiaiġ bréag ?

3 Bíoḋ a fios aguiḃ gur ċuir an Tiġearna do leaṫtaoiḃ an duine diaḋa dó féin : cluinfiḋ an Tiġearna, an tan ġoirfead air.

4 Bíoḋ uaṁan oruiḃ, agus na déanuiḋ peacaḋ : déanuiḋ comraḋ ré ḃur ccroiḋe féin air ḃur leaḃuiḋ, ⁊ éistiġ.

5 Ofráluiḋ íoḋbarṫa na fíréantaċda : ⁊ cuiriḋ ḃur ndóiġ annsa tTiġearna.

6 Atáid mórán ag ráḋ : Cia ṫaisbéanfas maiṫ air biṫ ḋúinn ?

7 A Ṫiġearna, tóg suas : solus do ġnúise oruinn.

8 Do ċuiris luaṫġair ann mo ċroiḋe : o nuair do ṁéaduiġ a narbaran, ⁊ a bfíon, ⁊ a nola.

9 Luiġfe mé mar an ccéadna a síoṫċáin, agus coideóla mé : óir tusa, a Ṫiġearna, aṁáin ċuires am ċomnuiḋ mé a neaiṁbaoġal.

## PSALM V.

Tabair cluas dom ḃriaṫraiḃ, ó a Ṫiġearna : meas mo smuaintiġe.

2 Eisd ré guṫ mo éiġme, ó mo Ríġ, ⁊ mo Ḋia : óir is ċuġadsa ġuiḋfeas mé.

3 Cluinfir mo ġuṫ air maidin, ó a Ṫiġearna : air

maidin díreóċaid mé murnaiġ ċugad, ⁊ féaċfad
suas.
4 Óir ní Dia tú aga bfuil dúil a nurcóid: ní mó
ċoimneóċus olc maille riot.
5 Ní ṡeasfaid na hamadáin aṅ do raḋarc: fuaṫ-
uiġ tú a nuile luċd déanta na héagcóra.
6 Scriosfa tú an luċd do labrus bréug: biaid
fuaṫ ag an tTiġearna ar a nduine ḟuilteaċ agus
meablaċ.
7 Aċt ar mo ṡonsa, tioċfa mé a steaċ aṅ do
ṫiġ, a niomadamlaċd do ṫróċaire: ⁊ aṅ ṫeagla do
ḋéanfad aḋrad go nuige do ṫempall naoṁṫa.
8 Treóruiġ mé, ó a Ṫiġearna, aṅ ṫfírean-
taċd, do ḃríġ mo naiṁde: déan do ṡliġe díreaċ
am ḟiaḋnuisi.
9 Óir ní bfuil dísleaċd iona mbéul: is fíorur-
ċóid an taoḃ a sdiġ díoḃ:
10 Is uaiṁ osguilte a sgornaċ: do níd bladar
lé na dteangaiḋ.
11 Scriosa iad, Ó a Ḋé; leagṫar iad lé na
gcoṁairlib féin: teilg amaċ iad a niomadamlaċd
a migníoṁ; óir do riṅeadar easaonta ad aġaiḋ.
12 Aċd gáirdiġeaḋ a nuile duine do ċuir a
ḋóiġ ionnadsa: gáirfid lé luaṫġáir go braṫ, do
ḃríġ go gcúṁduiġion tusa iad: béid mar an
gcéadna an dream léarab ionṁuin ṫainm luaṫ-
ġáireaċ ionnad.
13 Óir ṫusa, a Ṫiġearna, beaṅeóċa tú an fír-
éun: lé fabar timċiollfar é aṁuil bud lé sgéiṫ.

## PSALM VI.

Ó a Ṫiġearna, na himdeargh mé aṅ ḟeirg: ⁊
na smaċduiġ mé aṅ do ṁíoṫaitneaṁ.
2 Déan tróċaire orum, ó a Ṫiġearna, óir atáim
lag: Ó a Ṫiġearna, leiġis mé; óir atáid mo
ċnaṁa buaiḋearṫa.
3 Atá manam mar an gcéadna buaiḋearṫa go
mór: aċt ṫusa, a Ṫiġearna, ca fad ṗianfar mé?

4 Iompoiġ ċuġa, a Ṫiġearna, fuasgail manam: ó saor mé ar son do ṫróċaire.
5 Oir san mbás ní ḃfuil éanċuiṁne ort: aṅ san uaiġ cia ḃeurus buiḋeaċus duit?
6 Atáim tuirseaċ lém ċneadaiġ, ar feaḋ na hoiḋċe cuirim mo leaba ar snáṁ: fliuċuim miom-ḋuiġ lém ḋeóraiḃ.
7 Do milleaḋ mo sgéiṁ le duḃaċus: fasuiġ sean, do ḃríġ mo uile naiṁde.
8 Imṫiġiḋ uaim, ṡiḃ a uile luċd déanta na héagcóra: óir do ċualaiḋ an Tiġearna guṫ mo éiġme.
9 Do ċualaiḋ an Tiġearna mo ġearan: geubaiḋ an Tiġearna rém urnaiġ.
10 Béiḋ mo naiṁde uile naireċ ⁊ ró buaiḋearṫa: fillfiḋ, agus béiḋ naireaċ go hoban.

## PSALM VII.

O a Ṫiġearna Dia, ionnadsa ċuirim mo ḋóiġ: tárṫuiġ mé ó nuile noċ ġérleanas mé, agus saor mé;
2 Deagla go réubfaḋ sé manam amuil leóin, dá sróċaḋ a ccoḋċuiḃ; a nuair naċ ḃfuil éinneċ aṅ do ainicfeaḋ.
3 O a Ṫiġearna mo Ḋia, má rinne mé so: má atá eiceart aṅ mo láṁuiḃ;
4 Ma ċúitiġ mé olc ris an té do ḃí a sioṫċáin riom: fós do ainic mé an té noċ atá na náṁuid dam gan ċúis;
5 Déanaḋ mo náṁaid géirleanṁuin ar manam, ⁊ gaḃaḋ sé mé: fós saltraḋ sé síos mo ḃeaṫa ar an ttalaṁ, ⁊ léigeaḋ sé monóir san luaiṫreaḋ.
6 Eiriġ, a Ṫiġearna, an ḟeirg, tóg suas tú féin tré anbuirbe mo naiṁdeaḋ: agus múscuil ar mo ṡonsa ċum an ḃreiṫeaṁnuis noċ do ḟógrus.
7 Agus mar sin cruinneoċuid coiṁṫionól na ndaoine ad ṫimċioll: ar a sonsan uimeṙin fillsi ar árd.
8 Béaruiḋ an Tiġearna breiṫeaṁnus air an bpobal: breaṫnuiġ misi, ó a Ṫiġearna, do réir

mḟíréantaċda, agus do réir mo ḋíoġruisi noċ
atá ioñam.
9 O críoċnuiġeḋ olc na cciontaċ: aċt daing-
niġ an duine ceart;
10 Oir dearbuiḋ an Dia fíréanta na croiḋṫe:
⁊ na duḃáin.
11 Is ón Tiġearna atá mo ċosnaṁ: noċ ḟaoras
an díreaċ a ccroiḋe.
12 Atá Dia na ḃreiṫeaṁ ḟíréunta, láidir ⁊
ḟoiġideaċ: agus cuirṫear fearg 4 ġaċ éanla.
13 Muna ḃfillid sé, cuirfe sé faob4 4 a ċloiḋ-
eaṁ: do lúb sé a ḃóḋa, ⁊ do riñe sé ullaṁ é.
14 Do ġléus sé ḋó m4 an ccéadna oirnéis an
ḃáis: dorduiġ sé a ṡaiġeada anaġaiḋ na nin-
ġreamaċ.
15 Féuċ, bíḋ sé torraċ le héigceart: ⁊ do ġab
sé urċóid, agus do ruġ sé neiṁḟíriñe.
16 Do riñe sé clais, agus do ṫoċuil sé í: ⁊ atá
4 ttuitim añsa bpoll noċ do riñe sé féin.
17 Fillfiḋ a urċóid 4 a ċeañ féin: ⁊ tiocfuiḋ
a ḟoiréigion námadaċ a nuas 4 a ḃaiṫis féin.
18 Molfad an Tiġearna do réir a ḟíréuntaċda:
⁊ canfad molaḋ d'Ainm an Tiġearna is róḋ4de.

## PSALM VIII.

O a Ṫiġearna, 4 tTiġearna, créd é a oirḋearca
atá t'Ainm añsa ttalaṁ uile: ċusa dḟoillsiġ do
ġlóir ós cioñ na bḟlaiṫeas!
2 As béul naoiḋean ⁊ leanaḃ na ccíoċ dor-
duiġis neart, do ḃríġ do naiṁde: ċor go ccoisgfe
an naṁuid ⁊ an díoġaltóir.
3 A nuair ṁeasuim do ḟlaiṫis, obair do ṁéur:
an rae, ⁊ na réulta noċ do orduiġ tú.
4 Créd é an duine, as a bḟuil tú cuiṁneaċ 4:
⁊ Mac an duine, as a bḟiosruiġioñ tú é?
5 Oir do riñe tú é beagán níos ísle ná na
hainġil: ⁊ do ċorónuiġis é le glóir ⁊ le honóir.
6 Do ċuir tú é ós cioñ oibreċ do láṁ: do ċuiris
a uile níḋ fá na ċosuiḃ;

7 Na caoiriġ uile agus na daiṁ: fós ⁊ bėṫviġ
an ṁaċaire;
8 Eunluiṫ a naiġeir, ⁊ iasg na fairrge: ⁊ gidh
bé 4 bit ġabvs tré ċasanvib na bfairrgeḋ.
9 A Ṫiġearna, 4 tṪiġearna: créd é a óir-
dearca atá tAinm aṅsa ttalaṁ vile.

## PSALM IX.

Molfa mé tú, a Ṫiġearna, ré croiḋe iomlan:
foillseoċa mé hoibreaċa iongantaċa uile.
2 Biaiḋ mé luaṫġairėċ, ⁊ gairdeoċad ionnadsa;
canfad molaḋ dod Ainm, A ṫusa is ró Airde.
3 A nvair fillfiġear mo naiṁde 4 a nais: tvit-
fiḋ siad, ⁊ raċvid sġċad ad ḟiaġnvis.
4 Oir do ḋoṫuigis mo ċeart, agus mo ċvis: do
ṡuiġis san ṅarḋċaṫaoir ag breaṫnvġaḋ ceirt.
5 Do imḋeargvis na geinte, do léirsgriosvis
an cionntaċ: do ċvirir amaċ a nainm go saoġal
na saoġal.
6 A naṁvid, atáid scriosta 4 tteaċd ċum
críċe sútvine: mar na caiṫreaċa do sgrios tú;
dimṫiġ a ccvimnvġaḋ seaċad maille riú.
7 Aċt mairfiḋ an Ṫiġearna ċoiḋċe: dullṁvġ
sé a 4dċaṫaoir ċum breiṫeaṁnuis.
8 Oir do ḋéana sé breiṫeṁnus 4 an tsaoġal a
bfírinntaċd: do ḋéna sé breiṫeaṁnus don ṗobal
a bfírinne.
9 Biaiḋ an Ṫiġearna m4 an cceadna na ionad
díḋin don té ḟarvigṫear: na ḋaingion a naim-
searuiḃ buaiḋearṫa.
10 Agvs an mvinntir aga bfvil fios tAnma,
cuirfiḋ a ndóiġ ionnad: óir ṫusa, a Ṫiġearna,
níor ṫréigis an lvċd iarrus tú.
11 Can molta don Ṫiġearna, noċ ċoṁnvigios
a Sion: foillsiġ a measc an ṗobail a ġníoṁ4ṫa.
12 Oir a nu4 do ní sé cvartvġaḋ 4 ḟvil, cviṁ-
niġiḋ sé orra: agus ní deaṁadaṅ sé éiġioṁ na
mboċd.

13 Déan trócaire oram, a Ṫiġearna; mear mo
ḃraiḋread noċ ḟulngim ón muinntir ḟuaṫuiġios
mé: ṫusa noċ ṫóġḃus suas mé ó ġeaṫuiġib an ḃáis;
14 Cor go ttaisbéanfainn do ṁolaḋ uile a ngeat-
uiġib inġine Sion: gáirdeóċa mé ann do ṡlánuġaḋ.
15 Do sluiġeaḋ síos na geinte ann sa cclais noċ
do riñeadar: ann sa líon noċ do ḟoluiġeadar, do
gabaḋ a ccos féin.
16 Aiṫeantar an Ṫiġearna ris an mbreiṫeam-
nus noċ ċuireann sé a bḟeiḋm: gabṫar an ciontaċ
a nobar a láiṁ féin.
17 Cuirfiġṫear na ciontaiġ go hifrion; agus
a nuile ċinead noċ dearmadas Dia.
18 Oir ní dearmadfuiġṫear an tearḃaiḋeaċ a
ccoṁnuiġ: ní raċuiḋ dóṫċus na mboċd a muġa go
bráṫ.
19 Eiriġ, O a Ṫiġearna, na léig don duine
ḃuaḋuġaḋ: déantar breiṫeaṁnus ⁊ na geintib ad
raḋarc.
20 Cuir eagla orra, O a Ṫiġearna: ċor go
mbiaiḋ a ḟios ag na cineaḋaċuib, naċ bḟuil ionnta
féin aċd daoine.

## PSALM X.

Créd fa sésann tú a bḟad amaċ, O a Ṫiġearna:
créd fa bḟolċann tú ṫú féin a naimsearuib buaiḋ-
earṫa?
2 Do ní an ciontaċ ionna uabar géirleanmuin ar an
mboċd: Go ngabṫar iad ann sna cealguib noċ do
smuainiġeadar féin.
3 Oir maoiḋiġ an ciontaċ fon a ċroiḋe: agus
beannuiġiḋ sé an santaċ, noċ ḟuaṫuiġios an Ṫiġearna.
4 Ní déanann an ciontaċ, tré uabar a ġnúise, lorg-
aireaċd a ndiaiġ Dé: ní bḟuil Dia ionna uile
smuainteiġib.
5 Ataid a sliġṫe a ccoṁnuiġ doilġiosaċ: ataid
a ḃreiṫeaṁnuis a bḟad suas as a raḋarc, maille
ré na easccáiribh uile, bíḋ sé ag foċmuid fúta.

6 A dubhꝛt sé iona ċroiḋe, ní coṁóċꝛ mé: óir
ní bia mé go bráṫ a naimdeas.
7 Atá a bhéul lán do ṁallaċdaḋ, agus do ṁeab-
ail, agus do ċeilg: faoi na ṫeangaiḋ atá urċóid
⁊ díoṁaoinear.
8 Suiġiḋ sé a niondaiḃ foiꝛe na mbailteaḋ:
aṁsna hionadaiḃ diaṁꝛe dúnṁarḃuiḋ sé na neim-
ċiontaiġ; ataid a ṡúile go foluiġṫeaċ na suiġe a
naġaiḋ na mboċd.
9 Luiġiḋ sé a bfeiṫeaṁ go diaṁair; aṁuil
leóṁ iona ṡaṫuir: ċum go dtiubhraḋ éigean ꝛ
ḃoċdaiḃ.
10 Beir sé éigean an boiċd: a nuꝛ ṫꝛngios sé
é ċum a líon.
11 Tuitiḋ sé síos, agus úṁlaiḋ sé é féin: ċum
go dtuitfeaḋ coiṁṫionól na mboċd a láṁuiḃ a
ċaiptíniḋ.
12 A dubhairt sé iona ċroiḋe, do ḋeaꝛmuid Dia:
foluiġiḋ sé a aġaiḋ, ní ḟeiciḋ sé go bráṫ é.
13 Eiriġ, O a Tiġearna Dia, tóg suas do láiṁ:
ná dearmuid an túṁal.
14 Créd fá ttarcuisniġiḋ na ciontuiġ Dia: a
dubhairt sé iona ċroiḋe, Ní iarra tú é.
15 Do ċoṁꝛc tú é: óir do beir tú ꝛe durċóid,
agus do ṁíoscuis.
16 Cum a ċúitiġ léd láiṁ: tiomnuiġ an boċd
é féin duit; is tú cabartóir na ndílleaċd.
17 Bris ríġ an ċiontuiġ, an droċduine: tóg
amaċ a ċionta go naċ bfaġꝛ éinníḋ.
18 Is Ríġ an Tiġearna go saoġal na saoġal:
do cuireaḋ na geinte sġċaḋ amaċ as an ttalaṁ.
19 A Tiġearna, do ċualuiḋ tú foṁ na nuṁal:
uillṁeóċa tú a ccroiḋe, do béarꝛ ꝛ do ċluais
éisdeaċd.
20 Cum breiṫeṁnuis do ḋéanaṁ ꝛ a ndílleċd,
agus ꝛ an té foiréiġentar: ċor naċ éigneóċaiḋ
fear na talṁan ní buḋ ṁó.

## PSALM XI.

Añsa tTiġearna ċuirim mo ḋóiġ: cioñus a deir
siḃ rém anam, Eitill mar én ċum an tsléiḃe?
2 Oir féuċ, lúbaid na cioñtaiġ a mbóġa, do
níd a saiġiod réiġ ar an tsrainġ: ċor go ccaiġ-
ḟidís go foluiġeaċ ar an bhfíréun a ccroiḋe.
3 Oir teilgfiṫior na buñáite: agus créd do
riñe an fíréun.
4 Atá an Tiġearna añ a ṫeampoll naoṁṫa:
atá árdċaṫaoir an Tiġearna ar neaṁ.
5 Do beirid a ṡúile aire do na boiċd: teastuiġiḋ
foirḋuḃa a ṡúl clañ na ndaoine.
6 Dearḃuiḋ an Tiġearna na fíréin: aċd an
cioñtaċ, agus an té ġráḋuiġios foiréigion, fuaṫ-
uiġiḋ a anam.
7 Air an ccioñtaċ fearfuiḋ sé painteur, teine
agus ruiḃ, anfaḋ agus sdoirm: buḋ é so coṁroiñ
a ccupáin?
8 Oir is ionṁuin leis an Tiġearna fíréanta
fíréantaċd: do beir a ġnúis aire don duine ḋireaċ.

## PSALM XII.

Labair, a Tiġearna, óir ní ḃfuil duine diaḋa:
óir failliġiḋ an creidmeaċ do ḃeiṫ a measc ċloiñe
na ndaoine.
2 Labruiḋ siad díoṁaoinear gaċ uile ḋuine ré
na ċomarsuin: lé pusaiḃ meaḃlaċa, lé croiḋe
dúbalta labruiḋ siad.
3 Gearrfuiḋ an Tiġearna amaċ gaċ uile ṗus
meaḃlaċ: agus an teanga noċ labras neiṫe uaiḃ-
reaċa.
4 Noċ a duḃairt, lé ar tteangaiḋ buaiḋfeam:
is liñ féin ar bpuis; cia is tíġearna ós ar ccion?
5 Ar son sáruiġṫe na mboċd: ar son osnaḋaċ
na neasḃaiḋeaċ.
6 Anois éireóċa mé, a duḃairt an Tiġearna:
cuirfe mé eision a neaṁṁbaoġal, ón té tá ag
boirfaiḋ na aġaiḋ.

7 Focail an Ṫíġearna, is focail ġlana iad: mar airgiod dearbṫa a bfuirnéis ċriad, niaṁġlanta seaċd nuaire.

8 Coiṁeadfa tú iad, ó a Ṫíġearna: cuiṁdeóċa tú iad ón ġinealaċso go braṫ.

9 Siúbluid na cionntaiġ ar gaċ aontaoib: a nuar árduiġtear na daoine, is miṁearta.

## PSALM XIII.

Cá fad dearmódar mise, a Ṫíġearna, go braṫ: cá fad foileóċtar ṫaġaid uaim?

2 Cá fad ġlacfad comairle an manam, dobrón an mo ċroiḋe go laeṫeaṁuil: cá fad biaid mo naiṁde ar na nárduġaḋ ós mo ċionn?

3 Fear agus éisd misi, O a Ṫíġearna mo Ḋia: soillsiġ mo ṡúile, deagla go ccoideólfuinn codlaḋ an bais;

4 Deagla go naibeórad mo naṁuid, do buaiḋeas na aġaid: agus an muintir buaiḋrios mé, gairdiġid a nuair bím ar ccorruġaḋ.

5 Aċt do ċuirios mo ḋóiġ an do ṫrócaireis: gairdeóċuiḋ mo ċroiḋe an do ṡlanuġaḋ.

6 Canfaḋ ċum an Ṫíġearna, do briġ gur roinn sé go fialmar riom: fós molfa mé Ainm an Ṫíġearna is ró Airde.

## PSALM XIV.

A duḃairt an tamadán iona ċroiḋe. Ní bfuil Dia ann.

2 Atá siad truailliġ, do rinneadar oibreaċa adḟuaṫṁara: ní bfuil éinneaċ do ní maiṫ.

3 dFéuċ an Ṫíġearna a nuas ó neaṁ ar ċloinn na ndaoine: dféuċuin an raiḃ aonduine do ṫuigfeaḋ agus diarrfaḋ Dia.

4 Do ċlaonadar uile, atáid siad uile truailliġ: ní bfuil éinneaċ do ní maiṫ, ní bfuil éinneaċ amáin.

5 Atá a sgornaċ na huaiġ osgailte ; do ṁeall-
adar ré na tteangṫaiḃ : atá neiṁ na narp faoi
na bpuisíniḃ.
6 Atá a mbéul lán do ṁallaġaḋ agus do ṡear-
bus : atáid a gcosa luaṫ ċum fola do ḋórtaḋ.
7 Atá sgrios agus míoṫapaḋ ann a sliġṫiḃ, agus
nír ḃfeas ḋóiḃ sliġe na síṫe : ní ḃfuil eagla Dé
a laṫair a súl.
8 An ḃfuilid gan ḟios ar biṫ, gur luċd oilc do
ḋéana iad uile : ag iṫe mo ṗobail sas mar iṫid
arán, agus naċ gairid air an Tiġearna.
9 Ann sin do ḃádarsan a neagla ṁóir, mar naċ
raiḃ fós aoineagla : óir atá Dia a nginealaċ na
ḃfíréan.
10 Ar bur sonsa ; do riṅeamair sgige ar coṁ-
airle an boiċd : do ḃríġ gur anṅsa Tiġearna ċus-
ios a ḋóiġ.
11 Cia ḃéaras slánuġaḋ do Israel amaċ as
Sion? A nuair ḃéaras an Tiġearna daoirsine a
ṗobail ar ais : gáirdeoċus Iacob ann sin, ⁊ biaiḋ
Israel luaṫġaireaċ.

## PSALM XV.

A Ṫiġearna, cia ċoiṁneoċus ann do ṫaberna-
cuil ? nó cia áitreoḃus ann do ċnoc naoṁṫa ?
2 An té ṡiúblas go díreaċ : ⁊ oibriġios fír-
éantaċd agus, labrus a nfírinne iona ċroiḋe.
3 An té naċ ndéanan iṫiomraḋ lé na ṫeangaiḋ,
agus naċ ndéanan olc dá ċoṁarsain : agus naċ
ttógbann suas mioċlú a naġaiḋ a ċoṁarsan.
4 An té a ttarcuisniġṫear an droċḋuine iona
ṡúiliḃ : aċd onóruiġios an dream ar a mbí eagla an
Tiġearna.
5 An té noċ ṁionnuiġios ċum a ḋíoġbála féin :
⁊ naċ malartuiġionn.
6 An té naċ ccuireann amaċ a ċuid airgid ċum
ḃriseaċda : ⁊ naċ nglacan luaiġeaċd a naġaiḋ
na neiṁċiontaċ.

7 An té do ní na neiṫeas: ní haṫróċtar é go
bráṫ.

## PSALM XVI.

Cumhduiġ mé, O a Ḋé: óir is ionnadsa ċuirim
mo ḋóiġ.
2 O mo anam, a dubhairt tú ris an Tiġearna: Is
tusa mo Ḋia; ní roiċionn mo ṁaiṫ ċugadsa.
3 Acd ċum na naoṁ atá ar talaṁ: agus ċum na
noirdearc ionna bhfuil mo uile ṫaitneaṁ.
4 Méideoċar a ndobrón: noċ ḃrostuiġios a
ndiaiġ dée oile.
5 A ndeoiċiodḃarṫa fola ní offrála mé: ní ṫógfa
mé suas a nainm ċum mo ḃus.
6 Isé an Tiġearna coimroinn moiġreaċda, ⁊ mo
ċupáin: coṫuiġionn tú mo ċrannċar.
7 Do ṫuiteadar na comharṫaḋa ċugamsa a nion-
aduib ṫaitneaṁaċa: fós atá oiġreaċd ṁaiṫ agum.
8 Beannóċa mé an Tiġearna noċ ṫug comhairle
daṁ: do ṫeagaisgeadar mo ḋubáin mé mar an ccéadna
a naimsir na hoiḋċe.
9 Do ċuirios an Tiġearna do ġnáṫ ós mo ċoiṁe:
do ḃriġ go bhfuil sé ar mo laiṁ ḋeis, ní coiróċtar mé.
10 Uime sin atá mo ċroiḋe luaṫġáireaċ, agus
gáirdiġid mo ġlóir: coiṁneoċuid mo ċolann mar an
ccéadna a ndóṫċus.
11 Oir ní ḟágfa tú manam a nifrionn: ní mó
ḟuileongṫar truailliuġad dfaicsin dot Aon Naoṁṫa
féin.
12 Taisbéanfa tú daṁ casain na beaṫa; ad
laṫair atá lionṁaireaċd luaṫġáire: ar do laiṁ ḋeis
atá sáiṁe go síorḃuan.

## PSALM XVII.

Eist an ceart, a Tiġearna, tabhar aire dom éiġioṁ:
tabair cluas dom urnuiġ, naċ imṫiġeann amaċ as
puruib meaḃlaċa.
2 Tiġead mo ḃreiṫeaṁnus amaċ ód laṫair: tug-
aidis do ḟúile aire do na neiṫib atá coiṁṫrom.

3 Do ḋearbuis mo ċroiḋe do ḟiosruiġis sa
noiḋċe; do ḋearbuis mé, ⁊ ní ḃfuiġir éiniḋ olc
ionnum: is mian liom naċ cciontóċuiḋ mo ḃéul.
4 A ttaoḃ oibreaċ na ndaoine, lé briaṫar do
ḃussa: do ṡeaċain mé casain an scriostóra.
5 Congṁuiḋ suas mo imṫeaċd ann do ċasanuiḃ:
ċor naċ sleaṁnóċuiḋ coiscéime mo ċos.
6 Do ġoirear ort, óir cluinfir mé, ó a Ḋé:
claon do ċluas ċugam, agus éist mo ċomráḋ.
7 Taisbéin do ċinéul gráḋaċ iongantaċ, ó ṫusa
noċ Ṡaoras léd láiṁ ḋeis an luċd do ċuirios a
ndóiġ ionnad: ón muinntir noċ éirġios suas na
naġaiḋ.
8 Coiṁéid mé mar ṁeall na súl: foluiġ mé faoi
scáile do sciaṫán,
9 O na ciontabuiḃ noċ ṡaruiġios mé: óm náiṁ-
ṫiḃ marḃṫaċa, noċ ṫiṁċiollas mé fa ccuairt.
10 Atá siad dlúiṫiṫe ionna méuṫus féin: lé na
mbéul labruid go huaiḃreaċ.
11 Do ṫimċiollaḋar anois sinn, ionnar ccoiscéimiḃ
do ċuireaḋar a súile ag cromaḋ síos ċum na talṁan;
12 Amhuil león noċ atá geanaċ ċum a ċreiċe:
⁊ mar león óg ag forċoiméad a nionaduiḃ diaṁara.
13 Eiriġ, ó a Ṫiġearna, toirmisc é, teilg síos é:
fuasguil m'anam ó na ciontaċaiḃ, do ċloiḋeaṁsa;
14 O ḋaoiniḃ réd láiṁ, O a Ṫiġearna, ó ḋaoiniḃ
an tsaoġail: aga ḃfuil a ccuid annsa mbeaṫaso,
agar líonuis a mbuilg léd ionnṁus foluiġeaċ.
15 Atá siad lán do ċloinn: agus fágbuid an
ċuid oile dá maoin aga naoiḋeanuiḃ.
16 Air mo ṡonsa, do ḃéara mé aire dot ġnúis
a bhfírinnaċt: biaiḋ mé sásuiġ, an tan ṁuisgeólus
mé léd ċosaṁlaċt.

## PSALM XVIII.

Gráiḋeóċuiḋ mé ṫú, O a Ṫiġearna, mo neart;
an Tiġearna mo ċarruic, agus mo ḋaingean: m'fear
saorṫa, mo Ḋia, agus mo neart, ionna ccuirfe mé

mo ḋóċċus; mo sciaṫ, ⁊ aḋarc mo ṡlánuiġṫe, mo
ionad árd.
2 Goirfe mé ar an tTíġearna, noċ is fiú a ṁolaḋ:
agus saorfuiġṫear óm naiṁdiḃ mé.
3 Do ṫimċiolladar doilġiosa an ḃáis mé: do
eagluiġeadar tuilte na neiṁḋiaḋaċda mé.
4 Do ṫimċiolladar doilġiosa ifriñ fa ccuairt
mé: do ċuireaḋ líonta an ḃáis ar mo ċoiñe.
5 Añ maṁgar goirfead ar mo Ṫíġearna: agus
guiḋfead mo Ḋia.
6 Cluinfiḋ sé ó na ṫeampull mo ġuṫ: ⁊ raċa
méiṁġe ós a ċoiñe ioña ċluasaiḃ.
7 Añ sin do ċroiṫ, ⁊ do ċriṫnuiġ an talaṁ: ⁊
do ċriṫnuiġeaḋar íoċdar na ccnoc, ⁊ do ċroiṫeaḋar
iad féin, do ḃríġ go raiḃ fear feirge ar.
8 Do ċuaiḋ deataċ suas tré na ṡróin: ⁊ teine
ioña ḃéul ag cnaoi, do las gual uaḋa.
9 Agus do ċlaon sé na neaṁa, agus ṫáinic a
nuas: agus do ḃí dorċadus fa na ċosuiḃ.
10 Agus do ḃí ag marcuiġeaċd ar ċeruḃ, agus
deitil sé: deitil go ró luaṫ air sciaṫánuiḃ na
gaoiṫe.
11 Do riñe a ionad uaigneaċ don dorċadus:
uisgeaḋ dorċa, agus néulla ṫiúġa a naiḋéir ḃá
pailliuin ḋó na ṫimċioll.
12 On dealraḋ do ḃí ar a ċoiñe diṁṫiġeadar a
néulla tiuġa: cloiċṡneaċda, ⁊ gual teineaḋ.
13 Agus do riñe an Tíġearna toirneaċ añsna
neaṁuiḃ, ⁊ ṫug an té is ró Airde a ġuṫ: cloiċ-
ṡneaċda, agus gual teineaḋ.
14 Fós do ċaiṫ sé a ṡoiġde, agus do spréiḋ sé
iad: agus do ċaiṫ tiñteaċ, agus do ċlaoi iad.
15 Agus do ċoñcas aigéun na nuisgeaḋ, agus
do noċtaḋ íoċdar an doṁuin ód aċṁusánsa, a Ṫíġ-
earna: ó ṡoiñéun anála do ṡróna.
16 Do ċuir sé a nuas, do ġaḃ sé mis: do ṫarr-
uing sé mé as iomad uisgeaḋ.
17 Do ṡaor sé mé óm naṁuid neartṁur, agus
ón druing do ḟuaṫaiġ mé: óir do ḃádar ró neart-
ṁar orum.

18 Tangadar am aġaiḋ a lō mo ṫrvaiġṁéile:
aċt do bí an Tiġearna na uirain aġam.
19 Agvs ṫug sé amaċ a niopad ḟairsing mé: do
ṡaor sé mé, do bríġ go raib dúil aige ioñam.
20 Do airig an Tiġerna daṁ do réir-mfíréun-
taċd: do réir ġloine mo laṁ ṫvg sé díoluiġeaċd
daṁ.
21 Do bríġ gvr ċoiṁéid mé slíġṫe an Tíġerna:
agus nar ḟill mé go cionṫaċ ó mo Dia.
22 Oir do badar a breiṫeaṁnusa uile ós mo
ċoṁair: agus níor ċvirear a reaċda vaim.
23 Agus do bí mé díreaċ aige: agvs do ċoṁ-
éadas mé féin ó mo ċionṫuib.
24 Uime sin ṫvg an Tíġearna luaiġeaċd daṁ
do réir mfíréuntaċda: do réir ġloine mo laṁ ós
coiñe a ṡvl.
25 Ré san trócaireaċ taisbéanfa tú ṫv féin
trócaireaċ: ris an duine díreaċ taisbéanfa tv
ṫú féin díreaċ.
26 Ris a nfíorġlan foillseóċṫair tú féin fíor-
ġlan: ⁊ leis an cceañairctġċ foillseóċṫair tú féin
ceañairċṫeaċ.
27 Oir saorfa tv na daoine braideaṙṫa: ⁊ do
béarair na súile ró árda a nuas.
28 Oir lassfaiḋ tú mo ċaiñiol: soillseóċṫvid mo
Tíġearna Dia mo doṙċadus.
29 Oir tré do ċungnaṁso ritfiod ṫríd ṡlvaġ:
agus maille ré mo Dia raċad do léim ṫ4 balla.
30 Do ṫaob Dé, atá a ṡlíġe iomlan: do dearbaḋ
briaṫra an Tíġearna, is sciaṫ é do nvile ċvirios a
ndóċvs aṅ.
31 Oir cia is Dia, aċt an Tíġearna: cia is
carruig aċt 4 nDiane?
32 An Dia noċ ullṁuiġios mé lé neart: agus
do ní mo ṡlíġe iomlan.
33 Noċ do ní mo ċosa ionañ ré cosvib na neil-
tead: agus ṡvíġios mé 4 mionaduib árda.
34 An té ṁuinios mo laṁa ċum coġaḋ: ionvs
go mbristior boġa crvaḋa ré mo laṁuib.

35 Agus ṫugais dam sciaṫ do ṡlánuiġṫe: agus
do ċongṁuiġ do láṁ ḋeas suas mé, agus do ṁéud-
uiġ do ċeannsaċd mé.
36 Fairseónguiḋ tú mo ċoiscéimme fúm: agus
ní scioirrfuid mo ṡála.
37 Do ḃéarad tórruiġeaċt dom naiṁdiḃ, ⁊ ḃéarad
orrṫa: agus ní ḟillfe mé go cclaoiḋtear iad.
38 Goinfead iad ṫríoṫaḋ, ionnus naċ bruiḋ éidir
leó éirġe: tuitfid fam ċosuiḃ.
39 Aillṁeóċuiḋ tú lé neart mé ċum an ċaṫa:
claoiḋfiḋ tú an luċd éirġios am aġaiḋ.
40 Agus ṫugais muinéul mo naṁad ḋam: agus
an luċd ḟuaiṫiġios mé sgriosfa mé iad.
41 Do ḋéanuid éiġme, agus ní ḃiaiḋ aon do
ḋéanaḋ a ndídion: ċum an Tiġearna, ⁊ ní ċluinfe
sé iad.
42 Agus brúiġfe mé iad aṁuil luaiṫreaḋ roiṁe
an ngaoiṫ: aṁuil laṫaċ aṅsna sráidiḃ sailteórn-
uiḋ mé orrṫa.
43 Saorfuiḋ mé ó imreasain na ndaoine: cuir-
fir mé mar ċeann ar na cineaḋaċaiḃ.
44 Daoine nar ḃaiṫne ḋam: do ḋéanuid seirḃís
ḋam.
45 Ċoṁlsaṫ is ċluinfid a ccluas, caiṫfid ḃeiṫ
úṁal ḋam: caiṫfiḋ an coigcriġeaċ úṁla do ḋéan-
aṁ ḋam.
46 Tuitfid na coigcríġ: ⁊ biaiḋ eagla orrṫa
as a nionaduiḃ daingne.
47 Mairiḋ an Tiġearna, agus go mad beannuiġ
ḃias mo ċarruic: ⁊ árduiġṫear Dia mo ṡlánuiġṫe.
48 An Dia noċ do ḃeir dioġaltas ar mo ṡonsa:
⁊ a ḃeir sis na daoiniḃ ḃeiṫ umamaċ ḋam.
49 Saoraiḋ sé mé óm naiṁdiḃ, tógaiḋ sé mé ós
cionn na druinge éirġios suas am aġaiḋ: saorfa
tú mé ó ḟear a ndroiréigin.
50 Ar a nadḃarsoin molfa mé tú, a Tiġearna,
a measc na nGeinteḋ: ⁊ canfad molaḋ dot Ainm.
51 Noċ do ḃeir fuasgluiṫe móra dá Ríġ: agus
foillsiġios trócaire dá Ungṫaċ, do Ḋaiḃí, agus dá
ṡíol go braṫ.

## PSALM XIX.

Foillsiġid na flaiṫis glóir Dé : taisbéanuid na
speiris obair a láṁ.
2 Foillsiġid lá urlabraḋ do lá oile : ⁊ foillsiġid
oiḋċe eagna doiḋċe.
3 Ní ḃfuil comraḋ 4 biṫ, agus ní ḃfuil focail :
mar a ccluinteas a nguṫ.
4 Téid a líne go foirleaṫan ansa talaṁ uile :
agus a mbriaṫra go deiread an doṁuin.
5 Do ċuir sé paillún don ġréin ionta : noċ atá
aṁuil fear mná ṗórta ag teaċt amaċ as a ṡeómra,
luaṫġairiġid sé aṁuil fear neartṁar ag rioṫ
coimlionga.
6 Ó ṫeórain na ḃflaiṫes a seaḋ ṫriallus amaċ,
agus a ṫimċiollaḋ go nuige a ṫeórannuiḃ oile : agus
ní ḃfuil aoinnid a ḃfolaċ ó na ṫeas.
7 Atá dliġeaḋ an Tiġearna iomlan, ag iompóġ
a nanma : is fírinneaċ fiaġnuise an Tiġearna, ag
déanaṁ an tsimpliġ críonna.
8 Ataid reaċta an Tiġearna ceart, ag gáird-
iuġaḋ an ċroiḋe : atá aiṫne an Tiġearna fiorġlan,
ag tabairt radairc do na súiliḃ.
9 Atá eagla an Tiġearna glan, ag marṫuin
ċoiḋċe : is fírinneaċ breiṫeaṁnusa an Tiġearna,
agus ceart go hiomlan.
10 Nó is cóir a naiṁuid na ór, na iomad dór
ḟínealta : ní is millse mar an gcéadna na mil, ⁊
na criaṫar na meala.
11 Leó fós teagasgar do ṡearḃḟóġantuiġ : ionna
ccoiṁéad atá luaiġeaċd mór.
12 Cia ṫuigfeas a ṡeaċrán : ó ṗeacuiġiḃ foluiġ-
eaċa glanra mé !
13 Na an ccéadna ó ṗeacuiġiḃ uaiḃreaċa coing-
ṁuiḋ ar ais do ṡeirḃíseaċ, ná bíoḋ cúṁaċda aca
orum : annsin biaḋ mé díreaċ, agus biaḋ neiṁċion-
taċ ó naindliġeaḋ mór.
14 Bidís briaṫra mo ḃéil agus smuaineaḋ mo
ċroiḋe : iongabṫa ad laṫair,

15 O a Ṫiġerna, mo ċaṁaic: ⁊ mḟer fuasgvlte.

## PSALM XX.

Go cclvinid an Ṫiġerna ṫú a ló na bvaiḋerṫa:
go ccoiṁeadvig Ainm Dé Jacob ṫú;
2 Go ccvirid cabair ċugad as a nionad naoṁ-
ṫa: agvs go neartvigé ṫv as Sion;
3 Go ccviṁnigé ṫoḃrala vile: agus gabaḋ ṫíoḋ-
bairt loiscṫe;
4 Go ttvga dvit do réir do ċroiḋe: agus go
ccoṁlíonuiḋ hvile ṁian.
5 Do ḋéanam gairdeaċvis aṅ do ḟlanuġaḋ, ⁊ a
nAinm ar nDé cvirfeam brataċa svas: go ccoiṁ-
líona an Ṫiġearna hvile iarratas.
6 Anois aiṫniġim go slanviġioṅ an Ṫiġearna a
Ungṫaċ, ⁊ clvinfe sé é ó na ḟlaiṫeasvib neṁḋa:
ré neart ḋíḋin a láiṁe deise.
7 Cvirid drong a ndóiġ a ccarbaduib, agus
drong oile air eaċuib: aċt cviṁneóċaimne air
Ainm an Ṫiġearna ar nDé.
8 Tvgaḋ a nvas iad, agvs do ṫuiteadar: aċd
éirġimidne svas, agus seasamvid go díreaċ.
9 Sábail, a Ṫiġearna, agus éist iṅ, ó a Ríġ
neiṁe: an tan do nímid gairm ort.

## PSALM XXI.

A Ṫiġearna, aṅ do neartsa ḋéanas an Ríġ
gairdeaċvs: agvs créd é a lvaṫġairiġ biais sé
ad ḟlanvġaḋ?
2 Tug ṫv toil a ċroiḋe ḋó: agus níor ċongṁvíḋ
tú vaḋ iarratas a béil.
3 Tug tú ḋó fós beaṅuġaḋ na maiṫeasa svil do
iarr sé: do ċvirir coróin ḋór ḟiorġlan ar a ċioṅ.
4 D'iarr sé beaṫa orṫsa, agus ṫugais sin ḋó:
fad laiṫeaḋ go braṫ.
5 Is mór a ġlóir-son aṅ do ḟlanuġaḋ: mórḋaċt,
agus onóir do ċvir tú air.
6 Do ḋéana tú fós ró beaṅuiġ é go braṫ: do
ḋéana tv ró lvaṫġaireaċ é lé do ġnvís,

7 Do ḃríġ go ḃfuil dóiġ an Ríġ añsa Ṫíġearna:
⁊ maille ré tróċaire an té is ró áirde ní ċorróċtar é.
8 Do ġeabaiḋ do láṁ amaċ do náiṁde uile: do
ġeaba do láṁ ḋeas an luċd fuaiṫiġeas ṫú.
9 Do ḋéna tú iad mar ḃácús ṫeinṫiġe a naimsir
ṫfeirge: cnaoiḋfiḋ an Tíġearna iona ḟeirg iad,
agus sluigfiḋ an teine iad.
10 Sgriosfa tú a ttoradh ón ttalaṁ: ⁊ a síol
ó ċloinn na ndaoineaḋ.
11 Oir do ċoṁairliġeadar olc ad aġaiḋ: do
smuainiġeadar cleasaḋ urċóideaċa nar ḟéadadar
do ċríoċnuġaḋ.
12 Aime sin ċuirfios tú ċum teiṫeiṁ iad: agus
ullṁóċair sranga do ḃóġa na naġaiḋ.
13 Arduiġ tú féin, a Ṫiġerna, ad neart: mar
sin canfum, agus molfam ṫaṁaċtus.

## PSALM XXII.

Mo Ḋia, mo Ḋia, créd far ṫréigis mé: ⁊ ḃfuil
tú a ḃfad óm slanuġaḋ, ó ḃriaṫraiḃ mo ġarṫa?
2 Mo Ḋia, coṁairċim añ sa ló, ⁊ ní ċluin tú:
añsa noiḋċe ní ḃfuil suaiṁnear agam.
3 Aċt atá tusa naoṁṫa: ṫusa áitreaḃus a
molta Israel.
4 Ionadsa do ċuireadar ar naiṫre a ndóiġ: do
ċuireadar, agus do ḟaoir tú iad.
5 Ċuġadsa do ċoṁairceadar, agus do saoraḋ iad:
ionnad do ċuireadar a ndóċus, ⁊ níor claoiḋeaḋ iad.
6 Aċt péist mise, agus ní duine: sgannail na
ndaoine, ⁊ mo ṫarcuisniuġaḋ ag an bpobal.
7 Gaċ a ḃfaiceion mé, atáid ag magaḋ orum:
iompoiġid amaċ a mbéil, croiṫid a cceann.
8 Ag ráḋ, Do ċuir sé a ḋóiġ a nDia, go saorfaḋ
é: fuasglaḋ sé é, ó ta dúil aige añ.
9 Aċt is tusa ṫug misi amaċ as an mbroinn:
ṫug tú orum dóṫċus do ḃeiṫ agam, agus mé air
ċíoċuiḃ mo ṁaṫar.
10 Orrsa do teilgioḋ mé ón mbroinn: ó ḃolg
mo ṁaṫar is tú mo Ḋia.

11 Ná bí a bfad uaim, óir atá buaiḋreaḋ a
ngar: óir ní bfuil fear cunganta.
12 Do ṫimċiollaḋ4 iomad bulóg mé: tarḃ nert-
ṁara Basan ṫangadar am ṫimċioll go cruinn.
13 ḋFosclaḋ4 a mbéul orum: aṁuil león ag
inġreim, agus ag búirfiḋ.
14 Atáim 4 mo ḋóirtaḋ amaċ aṁuil uisge, atáid
mo ċnáṁa uile as a nionad féin: is cosṁuil ré
céir mo ċroiḋe, 4 leaġaḋ a meoḋan miniġeaḋ.
15 Atá mo neart 4 na ṫiormuġaḋ aṁuil criaiḋ
loisge, agus do ċengail mo ṫeanga dom ġiallaiḃ:
agus ṫug mé go luaiṫreaḋ an ḃáis.
16 Óir ṫangadar madraiḋe am ṫimċioll: diaḋ-
adar coiṁṫionól na ndroċḋaoine am ṫimċioll.
17 Do ṫollaḋ4 mo láṁa ⁊ mo ċosa; féḋaim mo
ċnáṁa uile ḋáirem: do ċíḋ siad ⁊ aṁ4cid orum.
18 Roinnid méadaċ eatorra: agus do ċeilgedar
cranċ4 4 mo ċulaiḋ.
19 Aċt tusa, a Tiġearna, ná bí a bfad uaim:
ó mo neart; deiṫfriġ dom ċaḃ4.
20 Saor manam ón ccloiḋeaṁ: mo ṁuirnin ó
neart an ṁadraiḋ.
21 Coiṁéid mé ó ḃéul an leoin: óir do ċuala
tú mé ó adarcaiḃ na nuniconn.
22 Foillseóċuiḋ mé tAinm dom ḋerḃráiṫriḃ: a
lár an ċoiṁṫionóil molfa mé ṫú.
23 Siḃs 4 a bfuil eagla an Tiġearna, molaiḋ
é: síol Jacob uile glóruiḋe é, agus bíoḋ a eagla
oruiḃ, a ṡíol Israel uile.
24 Óir níor ṫarcuisniġ agus níor ḟuaiṫiġ sé
aindeise an duine boiċd: agus níor ḟoluiġ a aġaiḋ
uaḋa; ⁊ a nuair do ġoir sé 4, do ċualaiḋ sé é.
25 Uaḋ tusa ṁolfas mé an sa ccoṁḋail ṁóir:
coiṁlíonfaḋ mo ṁóiḋe ós a ccuinne aga bfuil egla
orrta.
26 Iosfaid na daoine macánta, agus biaid
sásta: molfuid an Tiġearna, an luċd iarrus é;
mairfiḋ bur ccroiḋe go braṫ.
27 Cuimneóċuid críoċa na talṁan uile, agus

iompóċuid ċum an Tiġearna: agus do ḋéanuid a
nuile ċinead do na geinteib aḋraḋ ós a ċoiṁe.
28 Óir leis an tTiġearna an ríoġaċt: agus isé
is Uaċdarán a mearc na ccineadaċ.
29 Gaċ a bfuil reaṁar ar talaṁ: iosuid agus
do ḋéanaid aḋraḋ.
30 A raċuid sios don luaiṫreaḋ claonfuid ós a
ċoiṁe: ⁊ ní ḋéana aoiṁeaċ a anam féin do ċong-
ṁáil beó.
31 Do ḋéana mo ṡlioċd seirbis dó: airṁeóċtar
don Tiġearna mar ġinealaċ é.
32 Tiucfaid siad, agus foillseóċuid a ḟíréun-
taċd: don luċd béarṫar, go ndéarna sé é.

## PSALM XXIII.

A sé an Tiġearna mo aoḋaire: ⁊ ní bíaiḋ easbuiḋ
orum.
2 Do beir sé orum luiġe a ninbear féir ṁínliġ:
treóruiġion sé mé láiṁ ris na huisgeaḋuib ciuine.
3 Aisreóguiḋ sé manam: treórócuiḋ sé mé a
ródaib na fírénntaċda ar son a Anma féin.
4 Fós, ar son go siublóċuinn a ngleann scáile an
báis, ní bíaiḋ egla uile orum: óir ata tusa agam,
caibreóċuiḋ do ṡlat agus do ṁaide mé.
5 Gléursa tú bord fám ċoiṁe a bfiaġnuise mo
náṁad: do ung tú mo ċeann ré hola, atá mo
ċupán ag cur ṫairis.
6 Go dearbṫa leanfuiḋ maiṫ agus trócaire mé
ar fead mo ṡaoġail: agus áitreabad a ttiġ mo
Tiġearna go bráṫ.

## PSALM XXIV.

As leis an tTiġearna an talaṁ, agus a iom-
láine: an saoġal, agus an ṁéid áitreabas ann.
2 Óir do ṡuiġiḋ é ar na huisgeaḋuib: ⁊ do ḋaing-
niḋ é ar na tuiltib.
3 Cia raċfus suas a sliab an Tiġearna: agus
cia ṡeasfas ann ionad naoṁṫa?

4 An té aga bḟuil láṁa glana agus croiḋe fíor-
glan: noċ nár ṫóg suas a anum ċum díoṁaoinis,
agus naċ ttug a ṁionna ċum ceilge.
5 Do ġeaba sé beannuġaḋ ón Tíġearna: agus
fíréuntaċd ó Ḋia a ṡlánuiġṫe.
6 Isé so ginealaċ na druinge iarrus é: noċ iarr-
as do ġnúis, a Ḋia Iacob.
7 O ḟibh a ġeatuiġe, tóġbuiḋ suas bhar ccinn: ⁊
tóġbuiḋ suas ḟibh féin, ḟibh a ḋoirse síoruiḋe: agus
tiucfaiḋ Ríġ na glóire a steaċ.
8 Cia hé an Ríġh na glóire?: an Tíġearn láidir,
⁊ cúṁaċdaċ, an Tíġearna cúṁaċdaċ a gcaṫ.
9 O sibhsi a ġeatuiġe, tóġbuiḋ suas bhur ccinn, ⁊
tóġbuiḋ suas sibh féin, sibhsi a ḋoirse síoruiḋe:
agus tiucfaiḋ Ríġ na glóire a steaċ.
10 Cia hé an Ríġh na glóire?: Tíġearna na
slóġ, Isé sin Ríġ na glóire.

## PSALM XXV.

Ċugadsa, O a Ṫíġearna, ṫóġbuim suas manam;
ó mo Ḋia, cuirim mo ḋóċċus ionnad: na nairiġṫear
mé, na dénaid mo naiṁde gairdeaċus ós mo ċionn.
2 Fós an méid ċuirios a nḋóiġ ionnad na nairiġ-
ṫear iad: bíoḋ naire ⁊ an droing, noċ ċionntuiġ-
ios gan ċúis.
3 Foillsiġ, a Ṫíġearna, do ṡliġṫe ḋaṁsa: tais-
béin daṁ do ċasain.
4 Treóruiġ mé ann ṫfírinne, agus teagaisc mé:
óir is tú Ḋia mo ṡlánuiġṫe; orrtsa bhím ag feiṫioṁ
⁊ fead an laé.
5 Cuiṁniġ do ṫrócaire ċinealta, O a Ṫíġearna:
⁊ do ṁuinntearḋas gráḋaċ, óir atáid ann a riaṁ.
6 Na cuiṁniġ peacaḋ óige na mo ṡaruiġṫe:
do réir do ṫrócaire cuiṁniġ mé, ⁊ son do ṁaiṫ-
easa, O a Ṫíġearna.
7 Is maiṫ agus is díreaċ an Tíġearna: uime sin
teagaiscfiḋ sé na peacuiḋ sann tsliġe.
8 Treórócuiḋ sé na ceannsaiġṫe a mbreiṫeaṁnus:
agus múinfiḋ sé a ṡliġe, do na ceannsaiġṫiḃ.

9 Is tróċaire ⁊ fírinne sliġṫe an Tiġearna uile:
don luċd ċoinġṁus a ċuññraḋ agus a ḟiaġnaiseḋ.
10 Ar son ṫAnma, O a Tiġearna: iseḋ maiṫ-
feas tú méigceart, bíoḋ gur mór sin.
11 Cia hé an duine ar a bfuil eagla an Tiġearn?:
múinfe sé é añsa tsliġe toiġfeas sé.
12 Aitreóbuiḋ a anum a maiṫ: ⁊ biaiḋ oiḋreċt
na dúiṫċe aga ċloinn.
13 Atá rún an Tiġearna ag an luċd eagluiġeas
roiṁe: agus foillsiġiḋ a ċuññraḋ dóiḃ.
14 Ataid mo ṡúile a ccoṁnuiḋe ċum an Tiġ-
earna: óir do ḃeara sé mo ċos as an lion.
15 Féuċ oram, agus déan tróċaire orum: óir
atáim aonaránaċ, agus buaiḋearṫa.
16 Do fairsingeaḋ buaiḋreaḋ mo ċroiḋe: ó
taḃairsi amaċ as manaċra mé.
17 Féuċ ar manaċra, agus air mo ṗéin: maiṫ
mo ṗeacuiḋe uile dam.
18 Féuċ ar mo naiṁde: óir ataid ar na méuduġ-
aḋ: agus atá fuaṫ aca orum lé foiréigion.
19 Coiṁéid manam, agus saor mé: agus ná
nairiġṫear mé, do ḃriġ go bfuil mo ḋóṫċus ionnadsa.
20 Cúmduiġeaḋ diogruis agus ceart mé: óir
dfan mé leatsa.
21 Saor Israel, ó a Ḋia: ó nuile buaiḋreaḋ.

## PSALM XXVI.

Beir breaṫ orum, a Tiġearna, óir do ṡiúbail
mé an mionnracus: aṁsa tTiġearna do ḃí mo ḋóig,
uime sin ní scionnfa mé.
2 Spíon mé, a Tiġearna, agus tearstuiḋ mé:
indearḃ mo dubáin, agus mo ċroiḋe.
3 Óir atá do ċinéul gradaċ ós coinne mo ṡúl:
agus súbólud añ ṫfírinne.
4 Níor ṡuiġ mé ré daoiniḃ díoṁaoine: ní mó
raċfas mé a steaċ lé meallṫóiriġiḃ.
5 Do ḟuaṫuiġ mé coiṁṫionól luċd déunta a nuilc:
agus ris an ccionntaċ ní ṡuiġfe mé.

6 Niġfe mé mo laṁa a neiṁċiontuiḃ: ⁊ tiuc-
fad timċioll haltóra, a Ṫiġearna.
7 Ionnus go bfoillsiġe mé ré guṫ ṫabarṫa buiḋ-
eaċuis: ⁊ go ninnse mé hoibreċa ionganṫaċa uile.
8 A Ṫiġearna, do ġraduiġ mé comhnuiġe do ṫiġe:
agus ionad comhnuiġe do ġlóire.
9 Na cruinniġ manam lé peacaċuiḃ: na mo ḃeaṫa
ré daoiniḃ fuilteaċa.
10 Ann a laiṁ a ḃfuil uirċóid: agus a laṁ ḋeas
líonta do ṫiodlaicṫiḃ.
11 Aċt am ṫaoḃsa, siúḃóluiġ mé ann mo ḋioġ-
ruis: saor mé, agus déan trócaire orum.
12 Ata mo ċos na seasaṁ a nionad ċomṫrom:
annsna coiṁṫionólaiḃ beannóċad an Tiġearna.

## PSALM XXVII.

Is ré an Tiġearna mo ṡolus, agus mo ṡlanuġaḋ,
cia ré a mbiaiḋ eagla agum: ré an Tiġearna neart
mo ḃeaṫa, cia buḋ eagal dam.
2 A nuair ṫangadar luċd déanta a nuilc, mes-
cairde agus mo naiṁde, am aġaiḋ diṫe mfeóla:
fuaradar féin tuisleaḋ, agus do ṫuiteadar.
3 Da gcampuiġeaḋ sluaġ am aġuiḋ, ní ḃia eagla ar
mo ċroiḋe: da néiriġeaḋ coġaḋ am aġaiḋ, annsan
ḃias mé dóċusaċ.
4 Aoinniḋ amain daċuinġiḋ mé ar an tTiġearna,
ag sin a níḋ iarrfad: mo ċomnuiġe a ttiġ an Tiġ-
earna ar feaḋ laeṫe mo ṡaoġail, dféuċuin air sceiṁ
an Tiġearna, agus beiṫ go moċ ionna ṫeampall.
5 Oir foilleóċuiġ ré mé ionna ṗailliún a ló a
nuilc: coiṁéudfuiḋ mé go secréideaċ a nuaignios
a ṫabarnacuil, ar ċarraic ṫóigfios ré suas mé.
6 Agus a nois aireóċuir mo ċeann: ós cionn mo
naṁad fa ccuairt am ṫimċioll.
7 Agus ioḋḃórad ionna ṫabarnacuil ioḋḃarṫa
gáirdeaċuis: canfad agus do ḋeanfad psalam don
Tiġearn.
8 Eist, a Ṫiġearna, a nuair ġairim réim guṫ:
agus déan trócaire orum, agus freagair mé.

9 Ná a dubairt tusa, iarraiḋse mo aġaiḋ : ṫAġaiḋ,
a duḃairt mo ċroiḋe riot, iarrfad a Ṫiġearna.
10 Na folaiġ ṫaġaiḋ uaim : ná fill ód ṡeirḃís-
eaċ a ḃfeirg ;
11 Ba tú mo ċaḃair : ná fág mé, ⁊ ná tréig
mé, a Ḋé mo ṡlánuiġṫe.
12 An tan do ṫréig maṫair ⁊ mo ṁáṫair mé :
aċd ġeaḃaiḋ an Tiġearna a steaċ mé.
13 Múin do ṡliġe dam, a Ṫiġearna : ⁊ treóraiḋ
a ród ċoimḋíreaċ mé, do ḃríġ mo naṁad.
14 Na tabair do toil mo naṁad mé : óir fiaḋ-
naise bréagaċa agus an tí ṡéidios amaċ foir-
éigion, déirġeadar suas am aġaiḋ.
15 Do raċfainn a nanḃfuine : muna ccreidfinn
go ḃfaicfinn maiṫ an Tiġearna a gcríċ na mbeó.
16 Feiṫ air an tTiġearna : bí láidir, ⁊ neartóċaiḋ
sé do ċroiḋe, ⁊ déan feiṫeaṁ air an tTiġearna.

## PSALM XXVIII.

Ċuġadsa ġairfeas mé, O a Ṫiġearna, mo ċarraig :
ná bí boḋar um ṫaoḃsa, deagla muna ḃfreagarṫa mé,
go mad cosṁuil mé ris a ndroing ṫéid síos don loġ.
2 Cluin guṫ mo aṫċuinge, a nuair ċomaircfead
ċugad : a nuair ṫóigfeaḋ suas mo láṁa ċum ṫoracuil
naoṁṫa.
3 Ná tarruing mé leis na cionṫaċaiḃ, ná leis
a ndroing oibriġios olc : noċ labhras síoṫċain ré
na ccomharsanaiḃ, a nuair bíos urċóid ionna gcroiḋe.
4 Tabair luaiġeaċt daiḃ do réir a ngníoṁ : do
réir urċóide a ndiṫċill :
5 Tabair dóiḃ do réir oibre a láṁ : tabair
dóiḃ a luaiġeaċt.
6 Oir ní ḃfuil meas aca air oibreaċaiḃ an Tiġ-
earna, nó air oibriuġaḋ a láṁ : uime sin brisfe
sé síos iad, agus ní ċuirfiḋ suas iad.
7 Go mad beannuiġ an Tiġearna : óir do ċualaiḋ
sé guṫ mo iarratuis.
8 Isé an Tiġearna mo neart, agus sciaṫ ; do
ċuir mo ċroiḋe a dóiġ ann, agus do cabhruiġeaḋ mé :
ar a naḋḃarsoin do ḋéana mo ċroiḋe gáirdeaċus,
agus molfad é lé mo ċaintic.

9 Isé an Tíġearna mo neart: agus sé neart
saorṫa a Ungṫaiġ é.
10 Tarṫaiḋ do ḋaoine, agus beannuiġ ṫoiġreaċt:
beaṫuiḋ fós iad, agus árduiġ iad go braṫ.

## PSALM XXIX.

Tugaiḋ don Tíġearna, a ċlann na ccúṁaċdaċ:
tugaiḋ don Tíġearna glóir agus neart.
2 Tugaiḋ don Tíġearna an ġlóir is ceart dá
Ainm: adhruiḋ an Tíġearna a sgéiṁ a naoṁṫaċda.
3 Atá guṫ an Tíġearna ós cionn na nuisgeaḋ:
tóirniġ Dia cúṁaċdaċ na glóire.
4 Atá an Tíġearna ós cionn na nuisgeaḋ mór;
atá guṫ an Tíġearna cúṁaċdaċ: atá guṫ an Tíġ-
earna lán do ṁórḋaċt.
5 Brisiġ guṫ an Tíġearna crann ċéadair: iseḋ,
brisiġ an Tíġearna céadair Lebanon.
6 Do beir fós orra lingeaḋ aṁuil laoġ: Leba-
non ⁊ Sirion aṁuil Uinicorn óg.
7 Roinniġ guṫ an Tíġearna lasraċa na teineaḋ:
Croiṫiġ guṫ an Tíġearna an díoṫraṁ; croiṫiġ an
Tíġearna díoṫraṁ Cades.
8 Do beir guṫ an Tíġearna 4 na heiltiḃ laoiġ
do ḃreiṫ, agus do ní na coillte lom: ⁊ ionna ṫem-
pull laḃruiḋ a nuile duine a ġlóir.
9 Suiġiḋ an Tíġearna ós cionn an tuile: agus
suiġiḋ an Tíġearna na Ríġ go braṫ.
10 Do béara an Tíġearna neart dá ṗobal:
beannóċuiḋ an Tíġearna a ṗobal lé síoṫċáin.

## PSALM XXX.

Ardṁolfa mé tú, O a Ṫíġearna, óir do ṫóig
tú suas mé: agus ní ṫug tú air meascáirdiḃ
gáirdeaċus do ḋéanaṁ ós mo ċionn.
2 O a Ṫíġearna mo Dia, do ċoṁairc mé ċugad:
agus do leiġis tú mé.
3 O a Ṫíġearna, do ṫóig tú manum suas as
ifrionn: do ċoiṁéid tú beó mé go naċ raċfainn síos
don nuaṁaiḋ.

4 Canaiḋ Psalm don Tiġearna, ó siḃ a naoṁa
féin: ⁊ tugaiḋ buiḋeċus do ċuiṁne a naoṁṫaċda.
5 Óir ionna ḟeirg ní ḃfuil aċt móiment, ionna
ḟaḃar atá beaṫa: anna tráṫnóna bíoḋ go mbí
gul, tig gáirdeaċus air maiḋin.
6 Aċt a duḃairt mis am ḟuaiṁnios, Ní haṫróċ-
ṫar mé ċoiḋċe: a Ṫiġearna, maille réḋ ġrasuiḃse
do ċuir tú neart ann mo ḟliaḃsa.
7 Ḋfoluiġ tú ṫaġaiḋ: ⁊ do ḃí mé buaiḋearṫa.
8 Cugadsa, a Ṫiġearna, do ċomairc mé: agus
ċum an Tiġearna do riñe mé mo ġuiḋe.
9 Créd é an tairḃe atá ann mfuil: a nuair raċad
síos san uaṁaiḋ?
10 An molfuiḋ an luaiṫreḋ tú: an ḃfoillseóċ-
uiḋ sé ṫfírinñe?
11 Cluin, a Ṫiġearna, ⁊ déan trócaire orum:
Ó a Ṫiġearna, cuiḋiġ liom.
12 Ḋiompoiġ tú mo ḋoḃrón na ḋaṁsa ḋam: do
ċuiris ḋíom mo ḟaicéadaċ, agus do ċoiṁċeangluis
mé lé luaṫġair;
13 Ionnus go ccanfaḋ mo ġlóir molaḋ ḋuitsi, ⁊
gan beiṫ am ṫoċd: Ó a Ṫiġearna mo Ḋia, do
ḃéaraḋ buiḋeaċus riot go braṫ.

## PSALM XXXI.

Ionnadsa, a Ṫiġearna, ċuirim mo ḋóṫċus: ná
léig mo nairiuġaḋ go braṫ; saor mé ann ṫfíréan-
taċd.
2 Claon do ċluas ċugam: saor mé go luaṫ.
3 Bí ḋaṁsa ad ċarraig neirt: agus mar ṫiġ
cuṁduiġ dom ḋíḋion.
4 Óir is tú mo ċarraig, ⁊ mo ḋaingion: air a nad-
ḃarsoin air son ṫAnma treóruiḋ mé, ⁊ diriġ mé.
5 Tarruing amaċ mé as an líon, noċ do ḟol-
uiġeadar am ċoiñe: óir is tú mo neart.
6 Ann do láiṁsi ċuirim mo spiorad: ḋfuasguil
tú mé, a Ṫiġearna Ḋia na fírinñe.
7 Fuaṫaiġim an luċd ċoiṁéadas díoṁaoinease
bréagaċ: aċt cuirim mo ḋóṫċus anna Ṫiġearna.

8 Biad luaṫġaireaċ, agus do ḋéanfad gáirdeaċ-
us ann do ṫrócaire: óir do ċonnairc tú mo ḃuaiḋ-
read, agus d'aiṫin tú m'anam a néigion.
9 Agus níor ċoirbir tú mé a láiṁ mo náṁad:
do ċuirir mo ċosa a nionad fairsing.
10 Déan trócaire orum, a Ṫiġearna, óir atáim
a mbuaiḋread: atá mo ṡúil ar na cnaoi lé ḋí-
ḃfeirg, m'anam fós, agus mo ḃolg.
11 Óir do caiṫead mo ḃeaṫa lé doilġios: agus
mo ḃliaḋna ré hosnaḋuiḃ.
12 Do lagḋuig mo neart tré méigceart: agus
atáid mo ċnáṁa ar na ccnaoi.
13 Do ḃí mé am sgannail a measc mearcarad
uile, ⁊ go háirig dom ċoṁarsanuiḃ: ⁊ am eagla
dom luċd aiṫeantuis; an luċt do ċonnairc amuiġ
mé, do ṫeiṫeadar uaim.
14 Atáim a ndearmad mar ḋuine marḃ as cuiṁne:
atáim mar ṡoiṫeac briste.
15 Óir do ċualaid mé sgannul mórain: atá eagla
ar gaċ aontaoiḃ; an feaḋ do ḃadar ag dénaṁ coṁ-
ále a néinfeaċd am aġaid, do ṫionnsgnadar m'anum
do ḃuain asum.
16 Aċt ionnadsa do ċuir mis mo ḋóṫċus, a Ṫiġ-
earna: a duḃras, Is tú mo Dia.
17 Atáid maimseara ad láiṁse; saor mé ó
láiṁ mo náṁad: agus óm luċd ainleanṁuna.
18 Taḃair a haġaid lonnruġad air do ṡeirḃísiġ:
tarṫuiġ mé ar son do ṫrócaire.
19 A Ṫiġearna, na léig mo náiriuġad, óir do
ġoir mé orsa: náiriġṫear na cionntuiġ, curṫar
na ttoċd sa nuaiġ iad.
20 Déntar pursa na mbréug balḃ: noċ labrus
go géur a naġaid na bfírénn ré huaḃar, agus ré
tarcuisne.
21 O créd méad do ṁaiṫeasa, noċ do ṫaisgiḋ
tú don luċd-ar a mbí teagla: doibriġ tú don luċd
ċuirios a ndóṫċus ionnad a láṫair ṁac na ndaoine!
22 Foileóċuiḋ tú iad a nuaignios ad ḟiaġnuise
ó uaḃar an duine: foileóċuiḋ tú iad ann do ṫaber-
nacuil ó imrearan na tteangṫa.

23 Go maḋ beñuiġ an Tiġearna : óir do riñe sé
a ċineul ró ionganntaċ daṁsa a ccaṫruiġ daingin.
24 Óir a dubhrus aṅ mo ḋeiṫnios : atáim ⁊ mo
ġearraḋ amaċ ód radharc.
25 Giḋeaḋ do ċuala tú guṫ mo ġearáin : a nuair
do ġáir mé ċugad.
26 Gráḋuiġiḋ an Tiġearna, ó sibh a naoṁa féin
uile : coiṁéaduiġ an Tiġearna an fírinneaċ slán,
agus díoluiḋ a luaiḋeaċd rir a nuaiḃreaċ.
27 Bíḋiḋ láidir, ⁊ neirteoċuiḋ sé bur ccroiḋe :
sibh uile aga bfuil bur ndóiġ san Tiġearna.

## PSALM XXXII.

Is sona an té aga bfuil a ċionta ⁊ na maiṫem :
agus a ṗeacaḋ ar na ḟolaċ.
2 Is sona an té noċ naċ ccuirion an Tiġearna
peacaḋ na leiṫ : ⁊ ag naċ bfuil ceilg ionna spiorad.
3 A nuair do bí mé am ṫoċd : dfásad ⁊ mo ċnáṁa
foirfe, do bríġ mo búirfeaḋa ⁊ feaḋ an lae.
4 Óir do bí do láṁ trom orum do ló ⁊ doiḋċe :
do hiompoiġeaḋ mo ḟliċeaċd a ttart saṁraiḋ.
5 dAdṁaiḋ mé mo ṗeacaḋ duitse : agus níor
ḟoluiġ mé mo ċionta.
6 A duḃairt mé, Aidmeoċad mainḋliġṫe don
Tiġearna : agus do ṁaiṫ tú urċóid mo ṗeacaiḋ.
7 Ar a nadḃ⁊soin do ḋéana a nuile duine diaḋa
urnuiġ ċugadsa a nam ṫfaġala : go deiṁin a ttuil-
te uisgeaḋa móra ní ṫiocfuiḋ a ngar dósan.
8 Is tú mionad foluiġ, coiseónuiḋ tú mé ó
ḃuaiḋreaḋ : ré gairdeaċus saorṫa tiucfuir fá
ccuairt am ṫimċioll.
9 Teagósga mé ṫú, agus múinfeaḋ tú san tsliġe
ionna ngeubair : treóróċud tú ré mo ṡúil.
10 Ná biṫi mar an t'eaċ, nó mar an muille, ag
naċ bfuil tuicsi : is íniaḋta a béul ré béulmhac ⁊
ré srian, deagla go ttiucfaḋ sé a ngar duit.
11 Atáid iomaḋ doilġios don ṗeacaċ : aċt
tiucfa trócaire a ttimċioll an té ċuirreas a ḋóṫ-
ċus aṅsa Tiġearna.

12 Déanuiḋ gáirdeaċus aṅsa Tíġearna, agus
bíṫi lúaṫġáireaċ, siḃsi a ḟíréuna: agus déunuiḋ
lúaṫġáir, siḃsi noċ atá díreaċ a ccroiḋe.

## PSALM XXXIII.

Gáirdiġiḋ aṅsa Tíġearna, siḃsi a ḟíréuna: is
cuḃaiḋ molaḋ don díreaċ.
2 Molaiḋ an Tíġearna ris an cclairsiġ: ré
psaltair, ré hionstruméint deiċ tteud canuiḋ
psalm ḋó.
3 Canuiḋ ḋó caintic nuaḋ: seinniḋ go heólgaċ
maille ré fuaim áirḋ.
4 Oir is díreċ briaṫar an Tíġearna: agus a
oibreaċa uile maille ré fírinne.
5 Is ionṁuin leis ceart agus breiṫeaṁnus: atá
an talaṁ lán do ṫrócaire an Tíġearna.
6 Ré briaṫar an Tíġearna do rinneḋ na flaiṫ-
eaṁnuis: agus lé spioraḋ a ḃéil a ṡluaġ uile.
7 Cruinniġiḋ sé uisgeaḋa na mara aṁuil carn:
agus cuiriḋ suas an duḃaigéan a ttiġṫiḃ ionṁuis.
8 Bioḋ eagla an Tíġearna ar an ttalaṁ uile:
bioḋ uaṁan air uile áitreaḃaċa an doṁuin.
9 Oir do laḃair sé, agus do rinneaḋ aṁluiḋ: do
aiṫin sé, agus do ṡeas go daingean.
10 Do ní an Tíġearna coṁairle na ccineḋaċ dío-
ṁaoin: do ní smuaintiġe na ndaoine neiṁéifeċtaċ.
11 Seasfuiḋ coṁairle an Tíġearna go braṫ:
smuaintiġṫe a ċroiḋe go saoġal na saoġal.
12 Beannuiġ an cineḋ aga ḃfuil an Tíġearna na Dia
aca: ⁊ na daoine do ṫoġ sé mar oiġreaċd do ḟéin.
13 Féuċuiḋ an Tíġearna ó neaṁ, do ċí sé mic
na ndaoine uile: dearcaiḋ sé ón ionaḋ coṁnuiġ ar
áitreaḃaiḃ na talṁan uile.
14 Eisioṅ cuṁaḋóir a ccroiḋṫeaḋ a néinfeċd:
tuige sé a noibreaċa uile.
15 Ní ḃfuil ríġ ar biṫ cúṁduiġṫear ré ionaḋ
slóiġ: ní saorṫar an duine tréan ré méd a neirt.
16 Is ní díoṁaoin eaċ mar ḋídion: ní ḟaorfa
sé aonduine ré méad a neirt.

17 Féuċ, atá súil an Tiġearna ar an luċd air
a bfuil a eagla: ar an luċt ċuirios a ndóiġ iona
ṫrócaire.
18 Do ṡaoraḋ a nanma ó ḃás: ⁊ dá cconġṁail
beó a ngorta.
19 Atá ar nanma ag feiṫeaṁ ar an tTiġerna:
is eision ar ccabair, agus ar sciaṫ.
20 Oir is aṁsan do ḋéanas ar ccroiḋe gáir-
deaċus: do ḃríġ gur ċuireamar ar ndóiġ aṁ a
Ainm naoṁṫasan.
21 Bíoḋ do ṫrócaire orruinn a Tiġearna: do réir
mar atá ar ndóiġ ionad.

## PSALM XXXIV.

Beannóċuiḋ mé an Tiġearna gaċ uile am: biaiḋ
a ṁolaḋ aṁ mo ḃéul a ccoṁnuiġ.
2 Anns a tTiġerna do ḋéna m'anam glóir: cluin-
fe an tumal é, agus biaiḋ luaṫġáireċ.
3 Mórḟuiḋe an Tiġearna leamsa: ⁊ árduiġemiḋ
a Ainm a néinfeacd.
4 Dḃiarr mé an Tiġearna, agus do ċualuiḋ sé
mé: agus do ṡaor mé óm eagla uile.
5 Dféuċadar ċuige, agus do soillsiġeaḋ iad:
agus ní raiḃ náire ar a naiġṫiḃ.
6 Do ġair an duine boċtso, ⁊ do ċualuiḋ an
Tiġearna é: agus do ṡaor é ó na uile ḃuaiḋreaḋ.
7 Do ní Aingeal an Tiġerna campa go cruinn a
ttimċioll na ndaoine ar a mbí a eagla: ⁊ saoruiḋ
sé iad.
8 Blaisiḋ, agus féuċuiḋ gur maiṫ an Tiġerna:
is beannuiġ an duine aga mbí a ḋóiġ aṁ.
9 Bíoḋ eagla an Tiġearna oruiḃ, ḃur a naoṁa
féin: óir ní ḃfuil uireasbuiḋ air an luċd ar a ḃfuil
a eagla.
10 Bí uireasbuiḋ ar na leóṁuiḃ óga, ⁊ fullingiḋ
ocrus: aċt ní ḃiaiḋ uireasbuiḋ éanniṁaiṫeasa air
an luċd iarrus an Tiġearna.
11 Tigiḋ a ċlann, éistiġ riomsa: teagaiscfead
eagla an Tiġearna diḃ.

5 dIompoiġ ſé a nfairrge a bḟearaṅ tirim: do
ċuadar dá gcoiſ ṫríd a nabuiṅ; aṅ ſin do riṅea-
mairne lúaṫġáir aṅſan.
6 Riaġluiḋ ſé re na neart go braṫ; do ċíḋ a
ſúile na ciṅeaḋaċa: ní árdeóċuiḋ na heaſaon-
tuiġ iad féin.
7 Beaṅuiġiḋſi a ṗoibleaċa ar nDiaine: aguſ
tugaiḋ fa deara guṫ a ṁolta do ċluinſion;
8 Noċ ċongṁaſ ar nanam beó: aguſ naċ ttug
ꝗ 4 ccoiſ ccriuġaḋ.
9 Oir do ḋearbuiḋ tú ſiṅ, a Ḋé: do ṫeaſtuiḋ
tú iṅ, do réir ṫeaſtuiġṫe a nairgiḋ.
10 Ṫug tú a ſteaċ ſaṅ líon iṅ: do ċuir tú cúiṅ-
gaċ air ar learraċaiḃ.
11 Ṫug tú ꝗ ḋaoiniḃ marcuiġeaċd do ḋéanaṁ
ꝗ ar gceaṅuiḃ: do ċuadmar ṫríd teine aguſ uiſge,
aċd do ṫugairſe amaċ iṅ go hionad ſaiḋbir.
12 Raċad a ſteaċ aṅ do ṫíġ re híoḋbartaiḃ
loiſge: coiṁlíonfad duitſi mo ṁóide, noċ do
aḋṁuiġ mo ṗuiſíne, aguſ do labair mo béul, a
nuair do bí amġar oram.
13 Ioḋbaṫa loiſge méiṫeallruiġ toirbeóraḋ duit,
re húſga reiṫeaḋ: do ḋéanfad na daiṁ réiḋ, ⁊
na gabair ḟioriona.
14 Ṫigiḋ, aguſ éiſtiġ, ḟuiḃ léir beagal Dia: ⁊
iṅeóſad créd do riṅe ſé ar ſon maṅma.
15 Ċuigeſion do ġoirear rém béul: aguſ do
háirduiġeaḋ é rém ṫeaṅgaiḋ.
16 Ma ċím urċóid am ċroiḋe: ní ċluinfiḋ an
Tíġearna mé.
17 Aċt go deiṁin do ċualaiḋ Dia mé: ṫug ſé
aire do ġuṫ murnaiġ.
18 Go maḋ beaṅuiġ Dia nár ḋiúlt mo ġuiḋe: ⁊
nár ḟill a ṫrócaire uaim.

## PSALM LXVII.

Go raiḃ Dia trócaireaċ ḋúiṅ, ⁊ go mbeaṅuiġe
iṅ: aguſ dealraḋ ſé a aġaiḋ oraiṅ.
2 Ionnuſ go naiṫeantar do ṡlíġe 4 an ttalaṁ:
do ſlánuġaḋ a meaſc na nuile ċiṅeaḋaċ.

3 Molaidís na poibleaċa ṫú, ó a Ḋé: molaidís
na poibleaċa uile ṫú.
4 Do ḋéanaid na cineaḋaċa luaṫġaire, agus
béid gairdeaċ: óir do ḋéanair breiṫeaṁnus air
na daoinib go ceart, ⁊ treóróċuir na cineḋaċa 4
talaṁ.
5 Molaidís na poibleaċa ṫú, ó a Ḋé: molaidís
na poibleaċa uile ṫú.
6 Do ḃéaruid an talaṁ a ḃireaċ: beannóċaid
Dia ar nDia inn.
7 Beannóċaid Dia inn: agus biaid a eagla 4 uile
ċeórannuib na talṁan.

## PSALM LXVIII.

Éirġiod Dia, agus sgaipeidter a naiṁde: agus
teiṫidís an luċt fuaiṫigios é, ó na aġaid.
2 Mar ṫiomaintear deataċ seaċad, mar sin
tiomainse seaċad iad: mar leaġas céir ós coiñe
tineaḋ, marsoin meaṫaidís na ciontuiġ a ḃfiaġ-
nuise Dé.
3 Aċt bídís na fíréin luaṫġaireaċ, déindís
gairdeaċus ós coiñe Dé: agus bídís meanmnaċ
lé luaṫġaire.
4 Canuid do Ḋia, canaid psalm dá Ainm: árd-
uiġid an té do ní marcuiġeaċd ar na flaiṫis ré
na Ainm IAH, ⁊ déanuid gairdeaċus ós a ċoiñe.
5 Isé Dia Aṫa na ndíllecṫ, agus breiṫioṁ na
mbaintreaḃaċ: a nionad ċoṁnuiḋe a naoṁṫaċda.
6 Cuirid Dia an tuaigneċ a tteaġlaċ, do ḃeir
amaċ an dronġ bíos ceangailte lé slaḃraḋuib:
aċd no níd na méirliġ cóṁnuiġe a ttalaṁ ṫirim.
7 A Ḋé, a nuair do ċuaid tú amaċ roiṁe do
ṗobal: a nuair do ċuaid tú ar haġaid go gairg-
eaṁuil san díoṫraṁ;
8 Do ċrioṫnuiġ an talaṁ, do ṡileḋar na flaiṫ-
eaṁnuis ó aġaid Dé: Sinai féin 4 aġaid Dé, Dia
Israel.
9 Do ṡil tú fearṫuin ṫioḋlaicṫeaċ a nuas, ó a

Ḋé: ċoṁḋaingniḋ tú ṫoiġreaċt, an tan do ḃí
sí tuirseaċ.
10 Do ḃí do ċoiṁṫionól na ccoṁnuiḋe inte: do
ḋaingniġ nú iñ do réir do ṁaiṫeasa do na boċtaiḃ,
ó a Ḋé.
11 Tug an Tiġearna focal don tsluaġ: ba ṁór
an baña do ḟoisgéul é.
12 Teiṫid ríġṫe sluaġ, teiṫid: agus roiñe fir
noċ ċoṁnuiġios a stiġ, a néadail.
13 Bioḋ gur luiġiobair a measg na mbrañraḋ,
béiṫí mar sciaṫain coluim: ⁊ na ḃfolaċ lé hairr-
giod, agus a cleiteaċ ré ór buiḋe.
14 A nuair do sgréiḋ an tUileaċuṁaċdaċ ríġṫe
⁊ a sonsa: do ḃí sí mar ṡneaċta a Salmon.
15 Atá cnoc Dé, mur ċnoc Ḃasan: cnoc árd,
mur ċnoc Ḃasan.
16 Créd fa linġṫí, ḟir a sléiḃte arda? an
cnocso ba mian lé Dia cóṁnuiġe do ḋéanaṁ añ:
biaiḋ an Tiġearna na ċóṁnuiġ añ go braṫ.
17 Atáid caḃaid Dé fiċe míle dainglib: atá
an Tiġearna na measc, mar añsa náit naoṁṫa,
Sínai.
18 Do ċuaiḋ tú suas ⁊ árd, ṫugair braiġdenas
a mbraiġdeanas leat, do ġab tú tioḋlaicṫe ⁊ son
daoine: agus fós, ⁊ son na méirleaċ, ċum cóṁ-
nuiḋe na measc don Tiġearna Dia.
19 Go maḋ beañuiġ an Tiġearna: ḋóirtear a
ṫioḋlaicíḋe go laeṫeaṁuil orainn, Dia ⁊ slanuiġṫe.
20 Isé ar nDiañe, Dia an tslanuġe: ⁊ ré Dia
an Tiġearna ḃeanaid sliġṫeaċ an ḃáis.
21 Loiteóiḋ Dia go deiṁin ceñ a naṁad: ⁊ cloig-
ioñ gruagaċ an té siúblas do ġnáṫ ioña ṗecaḋ.
22 A duḃairt an Tiġearna, ó Ḃasan do ḃéraḋ
a rís: do ḃéraḋ ṫusa a rís, ó ḋuḃaigéin na fairrge.
23 Go ttuṁṫuiġ do ċos a bfuil: teṅġa do ṁad-
raḋ a bfuil do naṁad.
24 Do ċoncadar himṫeaċda, ó a Ḋé: imṫeaċ-
ta mo Ḋé, mo Riġ añsa tsanctóra.
25 Do ċuadar na cantairreaḋa a ttosċ; na

ndiaiġ sin an luċd séanma ar aḋbuiḋib: ioña meḋóin
na maiġdiona óga ag bualaḋ tabur.
26 Beañuiġiḋ Dia añsna coṁḋáluiḃ: an Tiġearn
ó ṫiobraid Israel.
27 Ag sin Beniamin beag a nuaċdarán, prioñ-
suiġe Iúdah, ⁊ a ccoiṁṫionól: prioñsoiġe Sebulon,
agus prioñsoiġe Naptali.
28 dAiṫin do Ḋia féin do neart: neartuiġ, ó a
Ḋé, an níḋ sin noċ doibriġ tú dúiñe.
29 Ar son do ṫeampuil añ Ierusalem: do ḃéur-
aid ríġṫe tiodlacaḋ ċugad.
30 Imḋearg beaṫaċ an ġiolcuiḋ, élba na ttarb
láidir maille ré laoġaiḃ na ndaoine, nó go núṁ-
luiġe sé é féin ré píosuiġib airgid: sgréid ó ċéile
na daoine aga bfuil dúil a ccogaḋ.
31 Tiocfaid prioñsuiḋe as a nÉgipt: sínfiġ
Etiópia go hobañ a láṁa amaċ do Ḋia.
32 Canuiḋ do Ḋia, a ríoġaċda na talṁan: can-
aiḋ psalm don Tiġearna.
33 Don té do ní marcuiġeaċd ar neaṁuiḃ na
neaṁ ón tseanaimsir: féuċ, do beir sé a ġuṫ, guṫ
neartṁar.
34 Tugaiḋsi neart do Ḋia, noċ aga bfuil a oir-
ḋearcus ar Israel: ⁊ a bfuil a neart a bflaiṫeaṁnus.
35 Is uaṫḟásaċ ṫusa, ó a Ḋé, amaċ as háitiḃ
naoṁṫa: sé Dia Israel do beir neart; ⁊ cuṁ-
aċda don ṗobal; go ma beañuiġ Dia.

## PSALM LXIX.

Saor mé, ó a Ḋé: óir ṫangadar na huisgeaḋa
go nuige manam.
2 Do sluigeḋ mé a lában ródoṁuin mar naċ bfuil
ioñad seasta: ṫainig mé go doiṁne na nuisgeaḋ,
⁊ ta an sruṫ ag dul ṫorum.
3 Ataim toirseaċ óm ċoṁarcuiḃ; do tiormuiġ-
eaḋ mo sgornaċ: do ḟailliġeadar mo ṡúile tré
mḟóirḟeiṫeaṁ ar mo Ḋia.
4 Do líonadar ós cioñ gruaige mo ċiñ an luċd
aga bfuil fuaṫ orum gan aḋbar: Is cúṁaċdaċ an

luċd ré ar mian mo ḋíoċlaiṫriuġaḋ, ar mbeiṫ na
náimde agam, go héagcóraċ.
5 Anois dairis mé an níḋ nár ḟuaduiġios : a
Ḋé, is aiṫne ḋuitse mo leime, agus ní ḃfuil mo
ċionta a ḃfolaċ ort.
6 An dronġ atá ag feiṫiom ortsa, a Ṫiġearna
Dia na sluaġ, ná claoiḋtear iad : na bíoḋ náire
orra air mo ṡonsa, an dronġ iarrus ṫusa, ó a Ḋé
Israel.
7 Do ḃríġ gur iomċair mé scannail 4 do ṡonsa :
atá maġaiḋ a ḃfolaċ lé náire.
8 Do rinneaḋ coimṫiġeaċ díom dom ḋearḃráiṫriḃ :
agus eaċtranaċ do ċloinn mo ṁaṫar.
9 Oir a duaiġ éad do ṫiġsi suas mé : ⁊ do ṫuit
aċṁusan na druinge do scannluiġ ṫú orum.
10 Agus do ġuil mé agus do ḃí manam a ttrois-
gaḋ : agus do cuireaḋ sin a cceann mo scannlaċ.
11 Agus do rinneas mo ċulaiḋ do ṡaiċéadaċ :
agus do ḃí mé am ṡeanḟocal acasan.
12 Agus do labradar luċd ṡuiġios ansa ngeata
am aġaiḋ : ⁊ an luċt íbios deoċ láidir, do rinneḋ
abran orum.
13 Aċt misi, atá mo ġuiḋe ċugadsa, a Ṫiġearn :
a nam ionġabála.
14 O a Ḋé, do réir iomaid do ṫrócaire cluin
mé : a ḃfírinne do ṡlánaiġṫe.
15 Saor mé as an laṫaiḋ, ⁊ ná léig mo ḋul a
ndíoċtar : saortar mé ó luċd mfuaṫaiġṫe, ⁊ as
doimne na nuisgeaḋ.
16 Ná léig do ṫuile na nuisgeḋ dul ós mo ċionn,
agus ná léig do naigéan mo ṡlugaḋ : agus ná léig
don ṗoll a ḃéul do ḋruḋ orum.
17 Cluin mé, ó a Ṫiġearn, óir is maiṫ do ċineul
gradaċ : do réir iomad do ṫrócaire ċeansa, féuċ
oram.
18 Agus ná folaiġ ṫaġaiḋ ód ṡeirḃíseaċ, óir
atáim a mbuaiḋreaḋ : déin deiṫfir dom éisdeaċd.
19 Druid a ngar dom anam, fuasgail é : saor
mé do ḃríġ mo náṁad.

20 Is aiṫne duitsi mo sganul, ⁊ mo náire, agus
mearonóir : atáid mo náiṁde uile ós do ċoinne.
21 Do ḃris an taċṁusán mo ċroiḋe ; ⁊ atáim
lán do ḋobrón : agus do ḃí súil agam ré duine
éigin do ḋéanaḋ coṁṫuirsi leam, agus ní raiḃ
aondune ; ⁊ ar son luċt coṁḟurtaċda, ní ḃfuarar
iad.
22 Agus ṫugadar daṁ ann mo ḃiaḋ domlus : ⁊ ann
mo ṫart, ṫugadar fíneagra ré nól daṁ.
23 Bioḋ a mbord ós a ccoinne féin mar ḋul : ⁊
a nionnad luaiḋeaċda, mar ṗaintéur ḋóiḃ.
24 Dorċuiḋṫear a súile, ionnus naċ ḃfaicfid : ⁊
tabhar ar a leasracaiḃ beiṫ a ccoṁnuiġe ar criṫ.
25 Doirt amaċ do ḋíḃfeirg orra : agus gaḃaḋ
teas ṫfeirge greim orra.
26 Bioḋ a nionnad coṁnuiḋe na ḃáinrig : na
bioḋ fear coṁnuiġe ann a ttiġṫiḃ.
27 Oir do nid ainleanṁuin, air an té do ḃuail
tusa : ⁊ labruid, ċum doilġís don luċt do loit tú.
28 Cuir uilċóid a gcionn a nuilċóide : agus na
tiaġaid ad ṫfíreantaċtsa.
29 Scriostar amaċ iad as leabar na mbeó : ⁊
ná scríobṫar iad maille ris na fíréunuiḃ.
30 Agus misi, bioḋ go ḃfuilim air mo ḃuaiḋreaḋ
⁊ doḃrónaċ : cuireaḋ do ṡlanúġaḋ, ó a Ḋé, suas
go hárd mé.
31 Molfad Ainm Dé ré caintic : ⁊ do ḋéanad
a ṁóruġaḋ ré tabairt buiḋeaċais.
32 Taitneóċuiḋ so mar an gcéadna ris an tTiġ-
earna : níos mó na daṁ nó bulog, aga ḃfuilid adharca,
agus ingne scoilte.
33 Do ċífid an túṁul sin, ⁊ do ḋéana gairdeaċus :
⁊ mairfid bur ccroiḋesi, noċ iarrus an Tiġearna.
34 Oir cluinig Dia na boiċt : agus ní ṫarcuis-
niġeann a ṗríosúnaiġ.
35 Molfaid neaṁ agus talaṁ é : na fairgeada,
agus a ccoṁnuiġionn ionnta.
36 Oir saorfa Dia Sion, ⁊ cuirfe suas caiṫ-
reaċa Iúdah : ionnus go ndéanaid coṁnuiġe ann sin,
agus go mbiaid na oiġreaċt aca.

37 Agus sealbhóchaid sliocht a sheirbhíseach é: agus an
lucht ghrádhuighios a Ainm, aitreóbhaid ann.

PSALM LXX.

O a Dhé, dom fhaoradh: a Thighearna, dom chabhair
déan deithfir.
2 Bíodh náire orra, agus bídís claoidhte, noch
iarrus manam: filltior ar a nais, agus náirighthear,
an lucht iarrus mo dhíoghbháil.
3 Filltior air a nais iad do luaidheacht a náire:
noch a deir, Aha, aha!
4 Bídís luathghaireach, agus gáirdeach ionnadsa,
gach aon iarrus thusa: agus abraidís a ccómhnuidhe
gach a ngrádhuighean do shlánughadh, Go móruighthear Dia.
5 Acht, atáimsi bocht uireasbhach: ó a Dhé, déan
deithfir chugam.
6 Is tusa mfear cabhartha, agus saortha: a Thigh-
earna, ná déan moill.

PSALM LXXI.

Ionnadsa, a Thighearna, chuirim mo dhóigh; na nair-
ighthear mé go bráth: ann thfhíréantacht fuasgail mé,
agus saor mé; claon do chluas chugam, agus cumhduigh mé.
2 Bí damhsa ad ionad suighe daingion, chum a
rachadh do ghnáth: óir thugais aithne mo tharrthail; is
tú mo charraic, agus mo dhaingion.
3 Mo Dhia, saor mé as láimh an chiontaigh: as
láimh an duine neimhfhíréanta, agus fhíochmhair.
4 Oir is tú mo dhóigh, a Thighearna Dhia: mo dhóigh
ón óige.
5 Is leatsa do conguigheadh suas mé ón mbroinn:
is tú thug mé ó ionathar mo mháthar; is tusa mholfas
mé a ccómhnuighe.
6 Mar iongnadh do bhí mé ag mórán: acht is tusa
mo dhídean daingean.
7 Bíodh mo bhéul líonta léd mholadh: thonóra, air
fead an laé.
8 Na teilg sgéadh mé a naimsir mo sheanaoise:
a nuair fhaillighios mo neart ná tréig mé.

9 Óir labhruid mo naimhde am aġaiḋ, agus an
luċt atá ag forfaire ⁊ manam ġabhaid comhairle
ré ċéile, ag ráḋ: Do ṫréig Dia é; inġreamuiġ é,
agus ġabhaiḋ é; óir ní ḃfuil fear a ṫarṫála.
10 Ó a Ḋé, na bí a ḃfad uaim: mo Ḋia, deiṫ-
friġ dom ḟurtaċd.
11 Bídis claoiḋte, agus dioġbhaite, noċ atá na
nearcaiṙdiḃ dom anam: foluiġtear iad le sgaṁail,
agus ré easonóir, noċ iarrus olc.
12 Aċt, biaiḋ dóċċus agam do ġnáṫ: ⁊ cuirfeaḋ
a gcion ṫuile molta.
13 Aiṫreóruiḋ mo ḃéul ṫfírinntaċt ⁊ feaḋ an
laé, ⁊ do ṡlánuġaḋ: bíoḋ naċ féidir liom a náir-
ioṁ.
14 Raċad ⁊ maġaiḋ a neart an Tíġearna Jehóba:
agus traċdfad air ṫfírinntaċdsa aṁáin.
15 Ó a Ḋé, do ṁúinis mé óm óige: ⁊ go nuige
so dfoillsiġ mé do ṁíorbhuile.
16 Anois fós a nuair atáim sean, agus liaṫ,
ó a Ḋé, na tréig mé: go ttaisbéana mé do neart
don ġinealaċso, agus do ċúmaċda do nuile duine
ṫiucfas.
17 Atá ṫfírinntaċd fós ró árd, ó a Ḋé, noċ
do riñe neiṫe móra: ó a Ḋé, cia is cosṁuil riotsa?
18 Tusa, noċ do ṫaisbéin daṁ buaiḋearta ioṁda
neiṁṁeaċa, beoḋóċaiḋ mé a rís: agus do ḃéara
suas mé ó ḋoiṁne na talṁan.
19 Foirlíonfa tú mairiaċtas: ⁊ coiṁḟurteóċa
mé air gaċ taoiḃ.
20 Molfa mé fós tú air aḋbaiḋ na saltraċ, ⁊
ṫfírinnerí, ó mo Ḋia: canfad psalm duit leis an
cclairsiġ, ṫusa a Aoin Naoṁṫa Israel.
21 Do ḋéana mo ḃéul luaṫġáire, mar ċanfad
psalm duit: agus manum, noċ dfuasguil tú.
22 Laiḃeóruiḋ mar an gcéadna mo ṫeanga ⁊
ṫfírinntaċd feaḋ an laé: óir ataid claoiḋte, ataid
⁊ na náiriuġaḋ, an drong iarrus olc.

## PSALM LXXII.

A Ḋé, tabair do ḃreiṫeaṁnus don Ríġ: agus
ṫfírinntaċd do ṁac an Ríġ.

2 Breiṫneóċuiḋ sé do ṗobal ré ceart: agus do
ḃoċta ré breiṫeamnus.
3 Do ḃéuraid na sléiḃte síoṫċain ċum na
ndaoine: agus na cnoic ḃeaga maille ré ceart.
4 Bérraiḋ sé breaṫ ar ḃoċtaiḃ na ndaoine:
saorfa sé clann na nearḃaḋaċ, agus brisfe sé an
fear sáruiġṫe.
5 Biaiḋ teagla orra, an fead ḃias an ġrian an
fead ṁairfeas an ġealaċ: ó ġinealaċ go ginealaċ.
6 Tiucfaiḋ sé a nuas aṁuil a nfearṫuin air an
ḃféur ġearrṫa: mar na ccaṫaiḃ fliuċaḋ na talṁan.
7 Ionna laeṫeaiḃsan blaiṫfid na fíréin: ⁊ iomad
síoṫċana, an fead ḃias an ġealaċ ann.
8 Agus biaiḋ tíġearnus aige ó ḟairrge go
fairrge: agus ón sruṫ go teórannuiḃ na talṁan.
9 Claonfuid na ḟiaġnuisi an dronng áitreaḃus
ann sa díoṫram: ⁊ liġfid a náimde an luaiṫreaḋ.
10 Do ḃéuraid ríġṫe Tarsis ⁊ na nuilean tiodlac-
aḋ: toirḃeórruid ríġṫe Sceba, ⁊ Séba prégsanta.
11 Agus tuitfiḋ gaċ uile ríġ síos dá laṫair: do
ḋénaiḋ a nuile ċineaḋ seirbís dó.
12 Oir saorfuiḋ sé an tearḃuiḋeaċ noċ do ní
éiġeaṁ: agus an boċt, agus an té ag naċ ḃfuil
fear tarṫala.
13 Do ḋéana sé truaiġe don ḃoċt, agus do nearḃ-
aḋaċ: agus taṫóċuiḋ sé anmanna na ndeirṫeoil.
14 O ṁeallaḋ ⁊ ó ḟóiréigion fuaisceólaiḋ sé a
nanam: ⁊ buḋ mórluaiċ a ḃfuil ionna raḋarc.
15 Mairfiḋ sé, agus ḃéarfar ḋó ḋór Séba: ⁊
do ḋéana sé guiḋe ar a ṡon do ġnaṫ, beannóċar é
go laeṫeaṁuil.
16 Biaiḋ dornán arḃa ann sa talaṁ, ar ṁullaċ na
sliaḃ: biaiḋ a ṫoraḋ sin ar criṫ cosṁuil ré Leba-
non, agus do ḋéanuid caiṫriuġaḋ amaċ as an
ccaṫruiġ mar luiḃ na talṁan.
17 Agus mairfiḋ a Ainm go braṫ; an fead
ḃias an ġrian ann, iseḋ ḃias a Ainm ag leṫnuġaḋ:
agus beannóċar daoine ann san; goirfiḋ a nuile
ċineaḋ sona é.

18 Go maḋ beannuiġ bias an Tiġearna Dia, Dia
Israel: noċ amain do ni neiṫe iongantaċa.
19 Agus go maḋ beannuiġ bias a Ainm glōrṁar go
braṫ: ⁊ lionṫar an talaṁ lé na glōir. Amen, ⁊
Amen.

## PSALM LXXIII.

Is maiṫ Dia fós do Israel: do nfíorglan a
ccroiḋe.
2 Aċt misi, is beag nar sciorr mo ċosa: is
beag nar ḟleaṁnuiġ mo ċoisċéime vaim.
3 Oir do ṫnuṫaiġ mé ris na hamadanuiḃ: mar
do ċonnairc mé sonus na gcionntaċ.
4 Oir ni bfuil cuḃriġṫe iona mbás: agus atá
a neart clisṫe.
5 Ni bfuilid a saoṫar na ndaoine oile: agus ní
piantar iad mar ḋaoine oile.
6 Air a nadḃarsoin timċiolluiġ an tuaḃar iad:
folċuiḋ an foirēigion iad mar ċulaiḋ.
7 Téid a súile amaċ lé méṫus: sáruiġid smuain-
tiġṫe a ccroiḋe.
8 Truaillighid, agus labraid sáruġaḋ lé hur-
ċóid: labraid go hard.
9 Cuirid a mbéul a naġaiḋ na neaṁ: ⁊ siúb-
luiġ a tteanga ṫrid an ttalaṁ.
10 Air a nadḃarsoin fillid a ḋaoine anno: ⁊
fáisgṫior ċuca amaċ uisgeaḋa ċupain lionta.
11 Agus a deirid, cionnus is aiṫne do Ḋia: ⁊
an bfuil eōlus anna té is Ró Airde?
12 Féuċ is iadso na cionntuiġ, agus na daoine
a suaiṁnear an traoġail tigid ċum saiḋbrir: go
deiṁin is a ndíoṁaoinear do sgagas mo ċroiḋe,
agus do niġios mo láṁa a neiṁċionntaiḃ.
13 Agus do bí mé air mo ṗianaḋ air feaḋ an
laé: agus air maidin do bí mo aċṁusan.
14 Ma deirim, laiḃeōraḋ marso: féuċ, do ḋéan
mé éagcóir air ġinealaċ do ċloinnese.
15 Agus do ṁeas mé a ḟios so beiṫ agam: aċd
bá ró ḟaoṫraċ ḋaṁ sin;

16 Nó go ndeaċaiḋ mé a sanctóiriḃ Dé: gur
ṫuig mé a ndeireaḋ sin.
17 Go deiṁin, suiġe tú iad a náitiḃ sleaṁna:
teilgfe tú síos iad go sgrios.
18 Cionnus tugta ċum neiṁní mar buḋ a móim-
eint iad: mgta go hiomlán iad ré huaṫḃásaiḃ.
19 Mar aisling tar éis duine do ṁúsclaḋ: ma
ṡin, a Ṫiġearna, a nuair ṁúsceólus tusa, do ḋéna
a níoṁaiġ do ṫarcuisniuġaḋ.
20 Narso do ḃí mo ċroiḋe ró ḃuaiḋearṫa: ⁊
aṅ mo dubánuiḃ do gonaḋ mé.
21 Agus do ḃí mé brúiḋeṁul, ⁊ ní raiḃ a ḟios
agam: mar na hainminntiḃ do ḃí mé agadsa.
22 Giḋeaḋ, do ḃí mé do ġnáṫ agadsa: do rug
tú air mo láiṁ deis.
23 Treóróċuiḋ tú mé réd ċóṁairle: ⁊ na ḋiaiġ-
sin geuba tú ċugad a ngloire mé.
24 Cia ata agam a bflaiṫeaṁnus is coiṁuiḃ
riotsa: ní ḃfuil sólas agam air talaṁ.
25 Do ċuaiḋ mfeoil, agus mo ċroiḋe a laige:
is é Dia neart mo ċroiḋe, ⁊ mo ċuid roṅa go braṫ.
26 Oir féuċ, an luċt ṫéiḋ a bfad uait, meiṫfiḋ-
eaḋ: sgriosfair gaċ aon da ttéiḋ ré sdríopaċus
uait.
27 Aċt is maiṫ ḋaṁsa druideaṁ ré Dia; atá
mo ḋóiġ aṅsa Ṫiġearna Dia: go bfoillsiġe mé
hoibreaċa uile.

## PSALM LXXIV.

Créd far ṫeilgis, a Ḋé, uait iṅ go braṫ: a
ndéna ṫfeirg détaċ a naġaiḋ ċaorach hiṅḃir féin?
2 Cuiṁniġ do ċoiṁṫionól: noċ do ċeaṅuig tú
fada ó ṡin;
3 dFuascail tú slat ṫoiġreaċta: do ċnoc Sion,
aṅ a ċóṁnuíġis.
4 Tóg suas do ċosa ċum na bfásaċ síoruiḋe: a
nuile olc dá ndéarnaiḋ an náṁaid ansa tsanctóra.
5 Béiciḋ do náiṁde a meaḋon do ċoiṁṫionól:
do ṡuiḋeadar a mbrataċa mar ċoṁarṫaiḃ.

6 Ba clúiteaċ an té : noċ do ṫóġaḋ a ṫuaḋ go
hard ar ṫiuġ na coille.
7 Acd a nois mar an cceadna buailid síos a
obair ċeirbireaċda : ré tuaḋuiḃ ⁊ ré hordaiḃ.
8 Do ċuireḋar an tsanctóir tré ṫeine go talaṁ ;
do ṫruailliġeadar ionad cóṁnuiḋe ṫanmasa.
9 A duḃradar iona gcroiḋṫiḃ, sgriosam iad
a naoinfeaċd : do ċuireadar tré ṫeine gaċ uile
ṡionagóg ré Dia annsa dúiṫċe.
10 Ní faicmid a ccomarṫada, ní ḃfuil aonfáiḋ
ní as mó : ni mó atá aon aga ḃfuil a ḟios cá fad.
11 Cá fad, a Ḋé ḃias a neascara ag sgaṁ-
luġaḋ : an mbia an naṁuid ag tarcuisniuġaḋ ṫan-
ma coiḋċe ?
12 Créd fa ḃfillion tú do láṁ : do láṁ ḋeas
féin a deiriom ? : congḃaiḋ í ó lar do ḃrolluiġ.
13 Oir ré Dia mo Ríġ a riaṁ : ag oibriuġaḋ
slánuiġṫe a meaḋón na talṁan.
14 Do roinn tú a nfairrge léd neart : do ḃris tu
cinn na ndragún annsa huisgeaḋuiḃ.
15 Do ḃrúiġis cinn an Leḃiatan : ṫugais é mar
ḃiaḋ do na daoiniḃ annsa ḃfásaċ.
16 Do sgoilt tú toiḃreaċa, ⁊ sroṫa : do riñis
aibne móra tirim.
17 Is duitsi is dual an lá, is leatsa fós a noiḋ-
ċe : dorduiġ tú an solus agus an ġrian.
18 Do ṡúiġiḋ tú iṁiol na talṁan uile : do ċum
tú samraḋ agus geiṁreaḋ.
19 Cuiṁniġ so, a Ṫiġearna, gur sgaṁluiġ an
naṁuid : agus mur ṫarcuisniġeadar na daoine
leaṁa ṫAinm.
20 Na tabair anam do ċolum do ċuideaċda na
naṁad : coiṁċionól do ḃoċd na dearmaid coiḋċe.
21 Tabair ṫaire don ċonnraḋ : óir ataid áit-
reaḃuiġ dorċa na talṁan lán daiṫriḃ foiréigin.
22 Na léig do luċt an leatruim filleaḋ fa
naire : molaid na boiċt ⁊ na huiresbaċa ṫAinm.
23 Éiriġ, ó a Ḋé, tagair do ċúis féin : cuiṁniġ
do ṫarcuisne ó namadan a fead an lae.

24 Ná dearmuid gut do námaḋ : an luċda éir-
ġios ad aġaiḋ ag méuduġaḋ a gcoṁnuiġe.

## PSALM LXXV.

Do beirmid buiḋeaċus duit, ó a Ḋé : do beir-
mid buiḋeaċus duit.
2 Oir foillsiġid do ṁíorbuile : go bfuil ċAinm
a bfogus.
3 A nuair ġeabad an coṁṫionól ċugam : do
ḋéanad breiṫeaṁnus go díreaċ.
4 Atá an talaṁ, agus a nuile áitreabar aṅ, 4
na sgaoilead : daingneóċadsa a ṗortaḋa.
5 A deirim ris na hamadánuiḃ, Ná déanuiḋ
leiṁe : agus leis na cioṅtaċaiḃ, Ná tógbaiḋ suas
a naḋarc ;
6 Ná tógbaiḋ suas a naḋarc go ró árd : na
labruiḋ ré muinéal cruaiḋ,
7 Oir ní ó nárd a noir, nó a niar : nó do ḋeas
atá árduġaḋ.
8 Aċt Dia an breiṫeaṁ : úṁluiġ sé an fearso,
agus árduiġ sé an fear oile.
9 Oir atá cupán a láiṁ an Tiġearna, ⁊ atá an
fíon dearg : lán do ċumasc, ⁊ dóirtiġ sé as amaċ;
10 A ḋeasgaiḋ sin aṁáin : fáisgfid uile ṗeacaiḋ
na talṁan, agus ibid.
11 Aċt foillseóċuiḋ misi a ṫrócaire go braṫ :
canfad psailm do Ḋia Iácob.
12 Agus brisfiod aḋarca na cciontaċ uile :
áirdeóċtar aḋarca an duine fíréunta.

## PSALM LXXVI.

Aiṫniġtear Dia aṅ Judah : is mór a Ainm a
nIsrael.
2 Agus a Sálem atá a ṗailliún : agus a ioṅad
cóṁnuiḋe a Sion:
3 Aṅ sin do bris sé saiġde an bóġa : an sgiaṫ,
agus an cloiḋeaṁ, agus an caṫ.
4 Atá tú loiṅearḋa agus óirḋeirc : ós cioṅ
ṡléiḃte na creiċe.

5 Do creċaḋ na daoine meisneaṁla a ccroiḋe, do ċodladar a gcodlaḋ : ⁊ ní ḃfuaradar na daoine cuṁaċdaċa a láṁa.

6 Réd imḋeargaḋ, ó a Ḋé Jacob : do teilgioḋ an carbad, ⁊ an teċ araon a ccodlaḋ ṁarḃṫaċ.

7 Atá tusa, tusa féin uaṫḃásaċ : ⁊ cia seassas ós do ċoiñe, a nam ḟeirge.

8 Luġais fa deara breiṫeaṁnus do ċloisdean ó neaṁ : do ḃí egla air an ttalaṁ, agus do ḃí na ċóṁnuiḋe.

9 A nuair déiriġ Dia ċum breiṫeaṁnuis : do ċuṁdaċ daoine ceañsuiġ na talṁan uile.

10 Oir molfaiḋ díbfearg an duine ċusa : toirmiosguiḋ tusa fuiġioll a ḃfeirge.

11 Móidiġ, agus coiṁlíonuiḋ don Tiġearna bur nDia : tugaidís, gaċ a ḃfuil na ṫimċioll, tioḋlacaḋ ċuigesion roiṁe ar dual a ḃeiṫ faiteaċ.

12 Geairrfa sé ṫríd amaċ spioraḋ na bprionnsaḋ : is uaṫḃásaċ é do ríġṫiḃ na talṁan.

PSALM LXXVII.

Do ġairios ċum Dé rém ġuṫ, éḋon ċum Dé rém ġuṫ : agus ṫug sé éisdeaċt daṁ.

2 A ló mo ḃuaiḋearṫa do ṡír mé an Tiġearna : do ḃí mo láṁ sañ oiḋċe ar na dórtaḋ amaċ, agus ní ḋearnuiḋ comnuiġ ; do ḋiúlt manam coṁḟurtaċd do ġlacaḋ.

3 Do ċuiṁniġ mé ar Ḋia, agus do ḃí mé buaiḋearṫa : do ġearán mé a nuair do ḃí mo spioraḋ ar na iomḃáṫaḋ.

4 Congbuiġ tú mo ṡúile na ndúsaċd : atáim coimbuaiḋearṫa is sin, naċ ḃféuduim labairt.

5 Do ṁeas mé na laeṫe seaña : bliadna senaimsire.

6 Cuiṁniġim mo ṡeinm sañ oiḋċe : meḋuiġim rém ċroiḋe, agus ċuartuiġ mo spioraḋ, ag raḋ,

7 An tteilgfe an Tiġearna uaḋ go braṫ : ⁊ naċ mbiaiḋ sé fabarṫaċ níos mó?

8 Nar ċoisg a ṫrócaire go braṫ : nar ḟailliġ a ḟocal ó ġinealaċ go ginealaċ?

9 Nar ḋearmuid Dia beiṫ grasaṁuil : nar iaiḋ
sé suas a ḃfeirg a ṫrócaire ċinéulta ?
10 Agus a duḃras, Sí so mo laige : aċd cuiṁ-
neoċad bliaġna láiṁe deire an té is ró Airde.
11 Cuiṁneoċad oibreċa an Tíġerna : go deiṁ-
in cuiṁneoċad ṫoibreaċa iongantaċa ón tsean-
aimsir.
12 Agus smuainfiod ar ṫoibreaċaiḃ uile : agus
air do ġníoṁarṫuiḃ do ḋéanfad cuiṁne.
13 O a Ḋé, is a naoṁṫaċd atá do ṡlíġe : cia
atá na Dia coṁmór réir nDia?
14 Is tusa an Dia láidir, noċ do ní obair ion-
gantaċ : do ċuir tú do neart a númail a measc
na ndaoine.
15 dFuasgail tú léd láiṁ do ḋaoine : clañ Jacob
agus Jóseṗ.
16 Do ċoñcadar na huisgeaḋa ṫú, ó a Ḋé, do
ċoncadar na huisgeaḋa ṫú, do ḃí eagla orra : do
ḃádar na haiġéin buaiḋearṫa.
17 Do ḋóirteadar na néulla amaċ uisgeaḋa ;
ṫugadar na spéiriġ fuaim : do ċuadar fós do
ṡoiġde timċioll.
18 Do ḃí fuaim do ṫoirniġe añsna spéiriġ : do
ṡoillsiġ do ṫiñteaċa an saoġal ; do ċrioṫniġ, ⁊
do ġaḃ eagla an talaṁ.
19 Añ sa ḃfairrge atá do ṡlíġe, agus do ċasan
añsna huisgeaḋuiḃ móra : agus ní haiṫniṫear do
ċoisċéime.
20 Do ṫreóruiġis mar ṫréud do ḋaoine : ré
láiṁ Ṁaoise agus Aaron.

## PSALM LXXVIII.

Tugaiḋ, ó mo ṗobal, éisteaċt dom ḋlíġeaḋ :
claonuiḋ bur cclusa ċum briaṫra mo ḃéil.
2 Foisgeólad mo ḃéul a ccosaṁlaċt : noċtfa
mé labarṫa dorċa ón tseanaimsir ;
3 Noċ do ċualamar agus ba fios dúiñ : agus
diñsiadar ar naiṫre dúiñ.

4 Ní ċeilfiom air a ccloiṅ iad ag iṅisin don
ġinealaċ ṫiocfas: molta an Tiġearna, ⁊ a ċum-
aċta, agus na míorḃuile do riṅe sé.
5 Oir do daiṅġniġ sé fiaḋnuise aṅ Jacob, agus
dorduiġ sé dliġeaḋ a nIsrael: noċ daiċim dár
naiṫriḃ a ḟoillsiuġaḋ dá gcloiṅ.
6 Cum go mbiaiḋ a fios ag an nginealaċ do
ṫiucfaḋ: ag na leiniḃ do ḃearṫaoi;
7 Agus ag éirġe: go niṅeósaidís dá gcloiṅ
féin;
8 Agus go ccuirfedís a nḋóċcus a nDia: agus
naċ ndearmadfaidís oibreċa Dé, agus go ccoiṅ-
eóċaidís a aiṫeanta;
9 Agus gan a beiṫ ma a naiṫre, ginelaċ neiṁ-
ċeṅsuiġ, agus easúṁal: ginealaċ naċ ndíriġioṅ
a ccroiḋe go ceart, agus naċ bfuil a spioraḋ
fíriṅeaċ do Ḋia.
10 Ar mbeiṫ do ṁacuiḃ Ephraim arṁṫa: ag láṁ-
aċ re boġa, dfilliodar air a nais a ló an ċaṫa:
11 Níor ċonġṁadar coṅraḋ Dé: ⁊ do diúlta-
dar imṫeaċt ioṅa dliġeaḋ;
12 Agus do dermadadar a oibreaċa: agus a
iongantaċa noċ dfoillsiġ sé dóiḃ.
13 Do laṫair a naiṫreaḋ do riṅe sé míorḃuil,
a ttalaṁ na hEigipte: a maċaire Sóan.
14 Do scoilt sé a nfairrge, ⁊ tug iadsan tríte:
agus ṫug air na huisgeaḋuiḃ seasaṁ mar ċarn.
15 Agus do ṫreóruiḋ iad re néull saṅ ló: agus
air fead na hoiḋċe re solus teineaḋ.
16 Do scoilt sé na caige aṅsa díoṫraṁ: ⁊ ṫug
deoċ dóiḃ go fairsing, mar buḋ as a naigéan.
17 Agus ṫug sé sroṫa amaċ as na caigiḃ: agus
ṫug sé air na huisgiḋiḃ rioṫ sios aṁuil aiḃne.
18 Agus do ṗeacuiġeda fós na aġaiḋ: re caṫuġ-
aḋ do ċur aṅsa díoṫraṁ air an té is Ró Airde.
19 Agus do ċuireadar caṫuġaḋ air Ḋia ioṅa
gcroiḋe: ag iarruiḋ biḋ dá naimṁiaṅuiḃ.
20 Do labradar fós a naġaiḋ Dé: a dubradar,
An bféadaṅ Dia bord do lionaḋ le biaḋ saṅ díoṫ-
raṁ?

21 Féuċ, do ḃuail sé an ċarraic, agus do linn-
geadar uisgeadha amaċ, agus do ṫuiliġeadar srota:
an ḃféadann sé arán do ṫaḃairt uaḋ mar an gcéadna, an
féidir leis feoil do ṡolaṫar dá ḋaoiniḃ?
22 Air a naḋḃarsoin do ċuala an Tiġearna sin,
agus do ḃí ró ḟeargaċ: ionnus go raiḃ teine ar
na lasaḋ a naġaiḋ Iacob, agus mar an gcéadna
ṫáinig díḃfearg suas a naġaiḋ Israel;
23 Do ḃríġ nár ċreidiodar a nDia: agus nár
ċuireadar a ndóiġ ionna ṡlánuġaḋ;
24 Giḋ gur aiṫin sé do na néullaiḃ ó ṅárd a
nuas: agus gur ḟosguil doirse nime,
25 Agus gur ḟear orra Manna ré iṫe: agus go
ttug sé arbar ó neaṁ dóiḃ.
26 Do iṫ an duine beaṫa na naingeal: do ċuir
sé a ndíol biḋ ċuca.
27 Tug sé air an ngaoiṫ a noir gaḃáil ṫoirt is
na neaṁuiḃ: agus ré na ċúṁaċdaiḃ ṫug sé a steaċ
an ġaoṫ a ndeas.
28 Agus dfear sé feoil orra mar luaiṫreaḋ: ⁊
éanlaiṫ sciaṫánaċ mar ġaineaṁ na fairrge.
29 Agus ṫug orra tuitim a meaḋón an ċampa:
a ttimċioll a nionaid comnuiḋe.
30 Mar sin a duadar, agus do ḃádar sáiṫeaċ
go lór: óir ṫug sé dóiḃ a mian féin: ní dearnaḋ
fós coimiġeaċ iad óna nainmianuiḃ féin:
31 Do ḃí a mbiaḋ fós iona mbéul, a nuair ṫáinic
fearg Dé orra, agus do ṁarḃ dá ndaoiniḃ méiṫe:
agus do leag síos toġa óigḟear Israel.
32 Tair so uile, do ṗeacuiġeadar fós: ⁊ níor
ċreidiodar ar son a iongantaċa.
33 Uime sin do ċaiṫ sé a laeṫe a ndíoṁaoineas:
agus a mbliaḋna a mbuaiḋreaḋ.
34 A nuair do ṁarḃ sé iad, is annsoin do ṡir-
iodar é: agus dfilliodar, agus do ṡireadar Dia
go moċ.
35 Agus do ċuimniġeadar gur bé Dia a ccarraic:
agus an Dia láidir a ḃFuascaltóir.
36 Giḋeaḋ, do rinneadar spleaḋa rís ré na
mbéul: agus bréaga ré na tteangaiḋ.

37 Óir ní raiḃ a ccroiḋe leis : agus ní raḃa-
dar fírinneaċ ann a ċunrad.
38 Tairis sin mar do ḃí sé trócaireaċ, do ṁaiṫ
a ccionta : agus níor sgrios iad.
39 Agus dfill sé go minic a ḟearg tá a hais :
agus níor ṁúscail sé a díbfearg uile.
40 Agus do ċuiṁniġ sur ḃfeoil iad : gaoṫ noċ
imṫiġios, agus naċ bfilleann.
41 Cá ṁéud uair do ċomruigeadar é anna díoṫ-
raṁ : ⁊ do ċuireadar doilgios á anna bfásaċ.
42 Agus dfilliodar, agus do ċuireadar caṫuġaḋ
ar Dia : agus do ċuireadar an tAon Naoṁṫa Is-
rael a gcuimsi.
43 Níor ċuiṁniġeadar a laṁ : nó an lá do
ḟaor sé iad ó na naṁuid ;
44 Cionnas do ċuir a ċomarṫada san nÉigipt :
agus a iongantaċa á maġ Sóan.
45 Agus diompoiḋ a sroṫa a bfuil : ⁊ a naiḃne
go nár ḃféidir dóiḃ deoċ ól.
46 Do ċuir sé iona mearc iomad cuileóg, noċ
do iṫ iad : agus an luisgionn, noċ do scrios iad.
47 Agus ṫug sé a mbiseaċ don dreóllan teas-
ḃuiḋ : agus a saoṫar don lócuist.
48 Agus do ṁarḃ a bfíneaṁuin ris an gcloiċ-
ḟneaċta : ⁊ a ccroinn ḟiocamoir ris an gcursne.
49 Agus ṫug a neallaċ don ċloiċḟneaċda : agus
a ttréuda don ċaoir ṫeinntiġe.
50 Do ċuir sé orra tar a ḟeirge, fíoċ, ⁊ aingid-
eaċd, ⁊ buaidread : ré cur droċ aingiol na measg.
51 Do ċoṁṫromuiġ sé sliġe dá ḟeirg, níor ċaoṁ-
uin a nanam ó ḃás : ⁊ ṫug sé a mbeaṫa don ṗlaiġ ;
52 Agus do ḃuail sé céidġeine na hÉigipte :
tosaċ a neirt a bpaillíúnuiḃ Ham.
53 Agus ṫug sé a ḋaoine dul ṫáir mar ċaoiriḋ :
⁊ do ṫreóruiḋ amuil tréud anna díoṫraṁ iad.
54 Agus do ṫreóruiḋ amaċ iad ré ḋánaċd, ⁊
ní raiḃ eagla orra : ⁊ dfoluiġ a nfairrge a naiṁde.
55 Agus ṫug sé iad go himeal a ḟanctóra : an
sliabso, noċ do ġnóduiġ a laṁ dear.

56 Agus do ṫeilg amaċ rompa na gcinnte : ⁊
do roinn sé oiġreaċd dóib ré craṅċaiṅ, agus ṫug ar
ṫreabuib Israel áitiuġaḋ ionna niondaḋ suiḋe.
57 Giḋeaḋ do ċuireadar caṫuġaḋ, ⁊ do ḃros-
tuiġeadar an Dia is ró áirde : agus níor ċong-
ṁadar a ḟiadnuisiġ ;
58 Aċt dfilliodar air a ccúl, ⁊ do ṗeacuiġeadar
go míoċoinġiollaċ mar a naiṫre : do ḃádar ar na
niompóġ mar ḃoġa ċealgaċ.
59 Agus do ċoṁuiġeadar é ċum feirge lé na
náitib árda : agus ré na níoṁaiġib ceirḃearṫa
do ġluaisiodar é ċum éada.
60 An tan do ċualaiḋ Dia sin, do ḃí fearg ar :
agus do ḟuaṫaiġ Israel go ró ṁór ;
61 Agus do ṫréig sé taibearnacul Ṡilo : an
páilliún noċ do ṡúiġiḋ sé a measc a daoine ;
62 Agus do ṫoirḃir a neart a mbraiġdionas :
agus a nglóir a láiṁ na naṁad.
63 Ṫug sé mar an ccéadna a daoine don ċloiḋ-
eaṁ : agus do ḃí sé feargaċ ré na oiġreaċd.
64 Do loisg an teine róga a ndaoine óg : agus
níor pósaḋ a maiġdiona.
65 Do ṫuiteadar a sagairt leis an ccloiḋeaṁ : ⁊
níor ġuileadar a mbaintreabaċa.
66 Aṅ sin do ṁúsgail an Tiġearna mar ḋuine na ċod-
laḋ : ⁊ mar ḋuine arraċtaċ ag gárṫa tré ḟíon.
67 Agus do ḃuail a naimhde ionna ndeireaḋ : ṫug
sé sgannail ṡíorruiḋe dóib.
68 Agus do ḋiúlt sé áitreaḃ Iosep : agus níor
ṫog sé treaḃ Ephraim ;
69 Aċt do ṫog sé treḃ Iúdah : sliaḃ Sion, noċ
doḃ ionṁuin leis.
70 Agus do ċuir suas a ṡanctóir cosṁuil ré
páláisiḃ árda : mar an ttalaṁ, noċ do ṡúiġiḋ sé
go síorruiḋe.
71 Agus do ṫog sé Daiḃi a ṡeirḃíseaċ : ⁊ rug
sé ó ṁanraċaiḃ na ccaorac é.
72 O beiṫ a ndiaiġ na ccaorac aṅ a raiḃ uain :
ṫug sé é do ḃeaṫuġaḋ Iacob a ṗobal, agus Israel
a oiġreaċd.

73 Agus do ḃeaṫaiġ sé iad ré iomláine a ċroiḋe:
agus do ṫreóruiġ iad lé ḣeólus a láiṁ.

## PSALM LXXIX.

O a Ḋé, ṫangadar na geinte a steaċ aṅ toiġ-
reaċt: do ṫruailliġeadar teampall do naoṁ-
ṫaċda, do leagadar Ierusalem na carnaiḃ.
2 Ṫugadar cuirp ṁarḃa do ḟeirbíseaċ mar
ḃiaḋ ḋéanlaiṫ a naiġéir: feoil do naoṁ dainṁin-
tiḃ na talṁan.
3 Do ḋóirteadar a bfuil mar usge timċioll fa
gcuart Ierusalem: ⁊ ní raiḃ aon do aḋlacaḋ iad.
4 Atámuid ar scaṅail ag ar ccoṁarsanaiḃ:
ar ttarcuisne agus ar magaḋ ag an luċt atá ar
gaċ taoḃ ḋiṅ.
5 Ca fad, a Ṫiġearna, ḃias tú feargaċ, go
braṫ: an lasfuiḋ ṫéad mar ṫeine?
6 Dóirt ṫfearg amaċ air na gceintiḃ da naċ
aiṫne tú: agus ar ríoġaċtaiḃ nár ġoir ar ṫAinm.
7 Oir a duadar Iacob: ⁊ do riṅeadar fásaċ
dá ioṅad cóṁnuiġ.
8 Na cuiṁniġ ar naġaiḋ peacaiḋ ar sinsior;
tárṫuiġeaḋ do ṫrócaire iṅ go luaṫ: óir tugaḋ go
ró ísiol siṅ.
9 Cabruiḋ iṅ, ó a Ḋé ar slanuiġṫe, ar son ġlóire
ṫAnma féin: agus saor iṅ, agus glan iṅ ó ar
bpeacaḋuiḃ, ar son ṫAnma féin.
10 Créd fá naibeóraidír na geinte: Cáit a
bfuil a nDia?
11 Go naiṫeantar é a mearc na ngeinteaḋ ós
coiṅe ar súl: ré ḋioġaltas folá do ḟeirbíseaċ,
noċ do ḋóirteaḋ.
12 Ṫigeaḋ osnaḋaċ an ṗriorúnaiġ ós do ċoiṅe:
do réir áṁaċdais do ċuṁaċd, táṁṫaisle an luċd
do ḣordviġeaḋ ċum bais.
13 Agus tabair dar ccoṁarsanaiḃ, a ḟeaċd
noiriḋ ioṅa mbroliaċ: a scaṅail féin ré ar scaṅ-
luiġeadar ċusa, ó a Ṫiġearn.
14 Agus iṅe do ḋaoine, agus caoiriġ ṫIṅbir,

ḃéaram buiḋeaċus duit go bráṫ: agus molfam ṫú
ó ġinealaċ go ginealaċ.

PSALM LXXX.

O a Aoḋaire Israel, tabair éisdeaċd, ṫusa
noċ ṫreóruiġios Ióseph amhuil tréad: dealruiġiḋ
amaċ noċ ṡuiġios air na ċerubiniġ.
2 Roimhe Ephraim, ⁊ Beniamin, ⁊ Manasseh:
coṁruiḋ sras do neart, agus taiṙtuiġ inn.
3 O a Ḋé, iompoiġ inn: ⁊ tabair ar ṫaġaiḋ deal-
ruġ, agus biam slan.
4 A Ṫiġearna, a Ḋé na slóġ: cá fad bias tú
feargaċ a naġaiḋ urnaiġe do ḋaoine?
5 Do ḃeaṫuiġ tú iad ré haran na ndeór: agus
ṫugais oira deóra díbe go faiṙsing.
6 Do ní tú imrisin ḋinn dár ccoṁarsanaiḃ: ⁊
do níd ar naiṁde magaḋ eaturra féin.
7 A Ḋé na slóġ, iompoiġ inn: agus tabair air
ṫaġaiġ dealraḋ, agus biam slan.
8 Ṫug tú fineaṁuin as an nEgipt: do ṫeilgis
amaċ na cineaḋaċa, agus do ċuir tú í;
9 Do ṫolaṫair tú ionad roimpe: agus ṫugais
ar a fréamaċ freṁaḋ, agus do líon sí an talaṁ.
10 Do folċaḋ na sléibte ré na sgaile: agus ba
mar ṡeadair ṁóra a beangain.
11 Do ċuir sí amaċ a beangain go nuige an
ṁuir: agus a gablain gus a nabuinn.
12 Créd far ḃris sios a fálta: ċor go sgoṫ-
aid í, gaċ a ngaban an tsliġe?
13 Loċlaiḋ fiaḋ cullaċ na coilleaḋ í: ⁊ itiḋ
beaṫaċ allta an ṁaġa suas í.
14 A Ḋé na slóġ, iompoiġ a nois ḟeuċ, ó neaṁ:
agus faic, ⁊ tair dféaċuin na fíneaṁnaso;
15 Agus an stoc do ṗlanduiġ do láṁ deas: ⁊
an beangan do roinne tú comlaidir sin duit féin.
16 Atá sí ar na losgaḋ ré teine, atá gearrta
sios: meaṫaid ré aċṁusan do ġnúise.
17 Bioḋ do láṁ air fear do láiṁe deise: air
ṁac an duine noċ do rinis comlaidir sin duit féin.
18 Agus ní raċam ar ccúl uaitsi: beoḋuiġ inn,
agus gairfiom air t'Ainm.

19 A Ṫiġearna a Ḋé na slóġ, iompoiġ inn: ⁊
taisbéin ċaġaiḋ dúinn, agus biam slán.

## PSALM LXXXI.

Lúaṫġairiġ ċum Dé ar neart: déanaiḋ fuaim
ṁeanmnaċ ċum Dé Jacob.
2 Glacaiḋ psalm, agus túgaiḋ an tiompán lib:
an triteirne ṫaiġiuir maille ris an cclársiġ.
3 Séidiġ an stoc añsa nġealuiḋ nuaiḋ: añsa
nuair ċinnte, ló ar bféile.
4 Oir is dliġeaḋ so do Israel: reaċt ó Ḋia Jacob.
5 Nar ḟiaḋnuise do ṡuiġ sé é do Joseṗ: a
nuair do ċuaiḋ sé ṫrid ṫalaṁ na hÉigipte, mar
a ccualuiḋ mé teanga nar ṫuigios.
6 dAṫruiġ mé a ġuala ó ualaċ: do saoraḋ a
láṁa ó na potuiġib.
7 A mbuaiḋreaḋ do ġoir tú, ⁊ do ṡaor mé tú:
do ḟreagair mé tú, a nionad uaigneaċ na toirniġe.
8 Do ḋearb mé tú: láiṁ ré huisgeḋaib Meribah.
9 Éist, ó mo ṗobal, agus do ḋéanadsa fiaḋnuise
duit: o a Israel, ma éistir liom,
10 Ní ḃiaiḋ ionadsa Dia coiṁṫiġeaċ: agus ní
ċlaonfa tú ṫú féin do Ḋia coigcriċe.
11 Is mise an Tiġearna do Ḋia, ṫug suas ṫú as
criċ na hÉigipte: fosgail do béul go fairsing,
agus líonfa misi é.
12 Aċd níor éisteadar mo ḋaoine rém ġuṫ: ⁊
níor úiṁluiġ Israel daiṁ.
13 Agus do léigios dóib imṫeaċd a mianguś a
ccroiḋe: do ṡioḃladar ionña ccoṁairle féin.
14 O dá néistfedís mo ḋaoine riomsa: dá
ṡiúḃlaḋ Israel añ mo ṡliġṫib,
15 Do béurfuinn a náiṁde a nuas go haiṫġearr:
agus ḋfillfinn mo láṁ air a nearscáiriḋib.
16 dUiṁleóċaidís luċt fuaṫa an Tiġearna iad
féin go faṫaċ dó: aċt do ḃiaḋ a naimsirsion go
síorruiḋe.
17 Agus do eaṫóċaḋ sé iad lé méutuṡ cruiṫ-
neaċda: ⁊ lé mil amaċ as an ccarruic do ṡáis-
eóċuinn ṫú.

## PSALM LXXXII.

Seasuiḋ Dia a gcomḋail na ccumaċdaċ : breiṫ-
nuiġiḋ sé a meaḋón na ndée.
2 Cá fad beiṫí ag breiṫ breiṫēṁnuis go neiṁ-
ċeart : ⁊ ġéḃṫaoi pearsana na gcionṫaċ?
3 Déanaiḋ ceart don ḃoċt ⁊ don dílleaċta :
dénuiḋ cóir don duine ċráiṫe ⁊ do ngērḃuiḋēċ.
4 Saor an boċt agus an riaċtanaċ : ó láiṁ an
duine urċóidiġ tárṫuiġ é.
5 Ní haiṫne dóiḃ, agus ní háill leó a ṫuigsin,
siúbluid siad a ndorċadas : atáid uile bunaiṫe na
talṁan ar orduġaḋ.
6 A duḃairt mé, Is dée siḃ : agus is clann an
té is Ró Airde siḃ uile.
7 Aċt do ġeaḃṫaoi bás aṁuil an duine : agus
tuitfiġṫí mar aon do na prionnsaiḃiḃ.
8 Éiriġ, ó a Ḋé, beir breiṫeaṁnus ar an tal-
aṁ : óir ġeaḃair oiġreaċt air a nuile ċineaḋ.

## PSALM LXXXIII.

O a Ḋé, ná bí ad ṫoċd, ná bí bogar : agus ná
coisg, ó a Ḋé.
2 Oir féuċ, do níḋ do naiṁde coṁmbuaiḋreaḋ :
agus tógbaid luċt ṫfuaṫuiġṫe a cceann.
3 A naġaiḋ do ḋaoinesi do ġabadar comairle:
a naġaiḋ ṫaon foluiġeaċ.
4 Duḃradar, Tagaiḋ, agus gearram amaċ iad
ó ḃeiṫ na gcineaḋ : go naċ ccuimneóċtar ainm
Israel níos mó.
5 Oir do ċoṁairliġeadar ré ċéile daontoil :
atáid coiṁċeangailte ad aġaiḋ.
6 Pailliúin Edom, agus na hIsmaelítiġ : Móab,
agus na Hagarēniġ;
7 Gebal, ⁊ Ammon, ⁊ Amalec : na Pilistíniġ,
maille ris an ndroing ċoṁnuiġios ag Tíor.
8 Atá Assur air na ċēngal leó mar an gcēdna :
agus bá cungnaṁ iad do ċloinn Lot.
9 Déansa orrasan mar do rinnis air Midian : ⁊
Sisera air Iabin, ag abuinn Cison;

10 Moċ do ṫuit ag Endor: do rinneaḋ aoileaċ
ḋíoḃ ċum na talṁan.
11 Déan iad agus a ndaoine uaisle mar Oreb,
agus mar Seb: agus a bprioñsuiḋe uile mar Seba,
agus mar Salmanah;
12 Moċ a dubairt, Glacam ċuguinn féin: tiġṫe
Dé mar oiġreaċd.
13 O mo Ḋia, déan aṁuil roiṫleán iad: mar
an gcoñlaċ air aġaiḋ na gaoiṫe.
14 Mar loisgios an teine coill: mar ċuirios
an lasair na sléiḃte tré ṫeine.
15 Aṁluiġ sin déansa ainleanṁuin orra léd
anfaḋ: agus buaiḋir iad léd stoirm.
16 Líon a naiġṫea le náire: ċor go niarruid
ṫAinm, ó a Ṫiġearna.
17 Claoiḋtear, ⁊ buaiḋeartar iad go síorruiḋe:
bíoḋ náire orra, agus meaṫaid;
18 Cor go mbiaḋ a ḟios aca, gur tusa aṁáin
é, dar Ainm Jehobah: is Ró Airde ós cioñ na
talṁan uile.

## PSALM LXXXIV

Créd é ġeanaṁla ṫioñaḋ suiġe: a Ṫiġearna na
slóġ!
2 Atá manam foñṁar, agus mar an ccéadna
ag méirtniuġaḋ ré dúil a ccúirtiḃ an Ṫiġearna:
gáiriġ mo ċroiḋe ⁊ mfeoil amaċ ċum an Dé ḃí.
3 Fós, do ġeiḃ an gealboñ féin tiġ, ⁊ a nainleóg
nead di féin, mar a ccuireañ a hóigéin: ṫaltóraċ-
ta fós, a Ṫiġearna na slóġ, mo Ríġ, ⁊ mo Ḋia.
4 O is sona an dronġ noċ áitreaḃus añ do ṫiġ
do ġnáṫ: molfaid tú a ccoṁnuiġe.
5 Is sona añ duine aga bfuil a neart ioñadsa:
a bfuil do ṡliġe na ċroiḋe.
6 Moċ ag gabáil ṫríd ġleañ Bacca, do níd é
aṁuil tiobruid: ⁊ líonuiḋ fós a ndearcuiñ na loċain.
7 Imṫiġid ó neart go neart: do ċífiġear gaċ
aon a láṫair Dé a Sion.
8 A Ṫiġearna, a Ḋé na slóġ, cluin murnuiġ:
tabair éisdeaċt, ó a Ḋé Jacob.

9 A Ḋé ar sciaṫ, dearc : agus féuċ ar aġaiḋ
ṫUngṫaiġ féin.
10 Óir is fearr lá aṅ do ċúirtibsi : ná míle.
11 Do b'fearr leam beiṫ am ḋoirseoir a ttiġ Dé :
ná beiṫ am ċomnuiḋe a bpailliún an ċionntuiġ.
12 Óir is grian agus sciaṫ an Tiġearna Dia :
do ḃéaraiḋ an Tiġearna grása ⁊ glóir, ní ċuinneóċ-
aiḋ sé maiṫ ón lucd do ṡiublus go díreaċ.
13 A Tiġearna na slóġ : is sona an duine ċuirios
a ḋóiġ ionnadsa.

## PSALM LXXXV.

A Tiġearna, do bí tú fabarṫaċ dot ḋúṫaiġ :
ṫug tú ar ais braiġdionas Iacob.
2 Do ṁaiṫ tú coirṫe do ṗobail : dfoluiġ tú a
bpeacaḋ uile.
3 Do ṫarruing tú leat do ḋíbfearg uile : dfillis
ó ṫeas ṫfeirge.
4 Iompoiġ inn, ó a Ḋé ar slánuiġṫe : ⁊ coisg
ṫfearg ar naġaiḋ.
5 An mbiaiḋ tú feargaċ go bráṫ rinn : an mbiaiḋ
ṫfearg ar congṁáil ó ġinealaċ go ginealaċ ?
6 Naċ ndéanair inne beóġuḋ a rís : ionnus go
ndéanaiḋ do ḋaoine luaṫġáire ionnad ?
7 Taisbéin do ṫrócaire ḋúinn, ó a Ṫiġearna : ⁊
tabair do ṡlánuġaḋ ḋúinn.
8 Cluinfiod, créd a déarar Dia an Tiġearna :
óir laibeórfuiḋ sé síoṫċáin ré na daoinib, agus ré
na naoṁuib ; ionnus naċ bfillfiḋ a rís ċum éig-
críonaċd.
9 Atá a ṡlánuġaḋ go deiṁin a ngar don luċt ar
a bfuil a eagla : go náiṫríġioḋ glóir aṅ ar ndúṫċe.
10 Tarla trócaire agus fírinne ré céile : do
ṗógadar a nfíréantaċt agus an tsíoṫċáin ar oile.
11 Fásaiġ fírinne as an ttalaṁ : agus féuċuiḋ
a nfíréantaċd anuas ó neaṁ.
12 Do béura an Tiġearna mar an ccéadna
maiṫ : agus do béara ar bfearan a toraḋ.
13 Raċaiḋ ceart ós coinne a aiġṫe : ⁊ cuirfiḋ
inne a sliġe a coiscéime.

## PSALM LXXXVI.

Claon do ċluas a nuas, ó a Ṫíġearna, cluin mé:
óir atáim boċt, agus uireasbaċ.
2 Coiṁéad m'anam, óir atáim naoṁṫa: ó mo
Ḋia, saor do ṡerḃísiġ, noċ ċuirios a dóiġ ionnad.
3 Déan trócaire orm, a Ṫíġearna: óir is
ċugadsa ġairim ⁊ fead an laé.
4 Gáirdiġ anam do ṡerḃísiġ: óir is ċugadsa, ó
a Ṫíġearna, ṫógḃuim suas m'anam.
5 Óir tusa, a Ṫíġearna, atá maiṫ ⁊ maiṫfeaċ:
agus ró ṫrócaireaċ don luċd ġairios ort.
6 Tabair éisdeaċd, a Ṫíġearna, dom urnaiġ:
tabair aire do ġuṫ mo ġearáin.
7 A ló mo ḃuaiḋearṫa ġairfiod ortsa: óir
freagóra tú mé.
8 Ni ḃfuil do ṡaṁuilse a measc na ndée, o a Ṫíġ-
earna: ⁊ ní ḃfuilid neiṫe cosṁuil réd oibreaċaiḃ.
9 Cioċfaid na huile ċineaḋaċa do rinnis: ⁊ do
ḋéanaid t'Ainm do ġlórúġaḋ.
10 Óir is mór ṫusa, agus do ní neiṫe ion-
gantaċa: is tú féin Dia aṁáin.
11 Teagaisg ḋaṁ, ó a Ṫíġearna, do ṡliġṫeaċa,
⁊ siuḃólad aṁ ṫfírinne: coiṁċeangail mo ċroiḋe
ċugadsa deagluġaḋ t'Anma.
12 Molfad tú, a Ṫíġearna mo Ḋia, rém uile
ċroiḋe: ⁊ do ḋéanad t'Ainm do ġlorúġaḋ go bráṫ.
13 Óir is mór do ṫrócaire orumsa: ⁊ dfuas-
cail tú m'anam ó ifrionn íoċdaraċ.
14 Ó a Ḋé ḋéirġiodar na huaiḃriġ suas am
aġaiḋ: ⁊ diarradar coiṁṫionól na ḃfoiréigneaċ
m'anum, agus níor ċuireadar ṫusa ar a ccóṁar.
15 Aċt atá tusa, ó a Ṫíġearna Dia, trócair-
eaċ grásaṁuil: ag fulang a ḃfad, agus lán do
ṫrócaire, agus dfírinne.
16 Féuċ orum, ⁊ déan trócaire orm: tabair
do neart dot ṡeirḃíseaċ agus tárṫuiġ mac ṫinéilte.
17 Déan riomsa coṁarṫa ċum maiṫeasa, agus
faicdís an luċd fuaṫuiġios mé, agus bíoḋ náire
orra: do ḃríġ, a Ṫíġearna, gur ċuidiġ tusa leam,
agus go ttugais meisneaċ ḋaṁ.

## PSALM LXXXVII.

A Ḃunáit féin añsna sléibtib naoṁṫa : is ion-
ṁuin leis an Tíġearna geataḋa Sion ós cioñ
ioñad suiġe Iacob uile.
2 Is glórṁar na neiṫe labarṫar ortsa : a ċaṫair Dé.
3 Taibeóraḋ air Rahab, agus air Ḃabilón :
ris an luċd dar aiṫne mé :
4 Deare Ṗilistia ⁊ Tírus, maille ris a nÉtió-
pia : añsin do rugaḋ an fearso.
5 Agus a ttaob Sion a déarṫar, do rugaḋ an
fearso agus an fear úd innte : agus an té is Ró
Airde daingneóċa sé í.
6 Coṁairṁiġ an Tíġerna, an tan scríobṫar sé
na poibleaċa : do rugaḋ an fearso añsin.
7 Na cantairiġe air aon agus an luċd seinma :
biaiḋ mo uile ṗort ioñadsa.

## PSALM LXXXVIII.

A Tíġearna, a Dé mo ṡlanuiġṫe, do ġoir mé
do ló agus doiḋċe air haġaiḋ : tigeaḋ mo urnaiġ
dot láṫair, claon a nuas do ċluas ċum méiġṁe.
2 Oir atá manam líonta lé buaiḋreaḋ : ⁊ atá
mo ḃeaṫa ag tarrung a ngar difrioñ.
3 Airiġṫear mé maraon ris an luċt ṫéid síos
añsa log : atáim mar ḋuine añ naċ ḃfuil neart ar biṫ;
4 Saor a measc na marḃ, mar na mairḃ atá
na luiġe añsa nuaiḋ : air naċ ccuiṁniġioñ tusa
níos mó, noċ do geárraḋ amaċ ó do láiṁse.
5 Do ċuir mé añsa log íoċdarach : a ndorċadus,
agus añsna haiṫib doiṁne.
6 Is orumsa ċoṁnuiġeas do ḋíbfeirg : agus do
ḃuaiḋir mé réd uile ṫoñuiḃ.
7 Do aṫraiḋ tú a ḃfad uaim mo luċd cumuiñ :
do rinis am uaṫḃas dóiḃ mé.
8 Atáim ar miaḋaġ a stiġ : agus ní ḟéadaim
teaċd amaċ.
9 Do ní mo ṡúil doilgios ṫríd ḃuaiḋearṫa : do
ġoirios orsa, a Tíġearna, ar fead an laé, do
ġíneas amaċ mo láṁa ċugad.

10 A nḋéana tú do na marḃuiḃ iongnaḋ; a
nḋéireóċuiḋ an ḋrong fuair bás, dot ṁolaḋ?
11 An bfoillseóċtar do ṫrócaire sañ nuaiḋ:
ṫfíriñe a ndíoṫlaiṫriuġaḋ?
12 A naiṫeóntar ṫobair iongantaċ añsa dor-
ċadas; ṫfíréantaċd a dtalaṁ an dearmaiḋ?
13 Aċt misi, do ġoireas ċuġadsa, ó a Ṫíġearn:
tiucfa murnaiġ ar maidin ós do ċoiñe.
14 A Ṫíġearna, créd fá tteilgir seaċad man-
am: créd fa bfolċañ tú ṫaġaiḋ orum?
15 Duine boċt troiṫliġe mis óm óige: fuiling-
im ṫuaṫḃarsa, atáim ar mo ḃuaiḋreaḋ.
16 Do ċuaiḋ ṫfearg aiḋṁéil ṫorum: do ġearr-
adar ṫuaṫḃair amaċ mé.
17 Do ġabadar am ṫimċioll amuil uisge ar feaḋ an
laé: ṫangadar go cruiñ a néinfeaċd am ṫimċioll.
18 Do aṫruiġ tú a bfad uaim fear gráḋa, ⁊
cara: ⁊ an luċt dár ḃaiṫne mé a ndorċadas.

## PSALM LXXXIX.

Canfad trócaire an Ṫíġearna go bráṫ: foill-
seóċad ṫfíriñe lém ḃéul ó ġinealaċ go ginealaċ.
2 Oir a duḃairt mé, Cuirfiġear trócaire suas go
bráṫ: daingneóċaiḋ tú ṫfírinne fós añsna flaiṫis.
3 Ag ráḋ, Do riñeas coñraḋ ream ḋaoiniḃ
toġṫa: ṫugas mioña dom ṡeirḃíseaċ Daiḃi;
4 Daingneóċad go bráṫ do ṡlioċd: ⁊ suiḋeóċad
do ċaṫaoir ríoġa ó ġinealaċ go ginealaċ.
5 Agus molfaiḋ na flaiṫeaṁnuis ṫoibreaċa
iongantaċa, ó a Ṫíġearna: ṫfíriñe fós a ccom-
ṫionól na naoṁ.
6 Oir cia añsa spéir: is féidir do ċomóraḋ
ris an tṪíġearna?
7 Cia is cosṁuil ris an tṪíġearna: a measc
ċloiñe na neartṁar?
8 Is cóir eagla do ḃeiṫ roiṁe Ḋia a ccoiṁṫionól
na naoṁ go rómór: agus mod do ṫabairt dó ós
cioñ a bfuil na ṫimċioll.
9 A Ṫíġearna a Ḋé na slóġ, cia atá cosṁuil

ríoṫ: Tiġearna ró ċúṁaċdaċ, atá ṫḟírinne, ad
ṫimċioll fa ccuairt.
10 Riaġluiġe tú anfaḋ na mara: an tan bíd a
tonna ar dtóġbáil suas, suaimniġ tú iad.
11 Do ḃris tú Rahab amuil duine ar na ḟáṫaḋ
ṫríd: lé láiṁ do neirt do ṡgréid tú do náiṁde.
12 Is leatsa na flaiṫeaṁnuis, agus fós is leat
an talaṁ: an saoġal agus a iomláine sin, do
ṡuiġ tusa iad.
13 Do ċruṫaiḋ tú buḋ ṫuaiḋ ⁊ buḋ ḋeas: Tabor
agus Hermon do ḋéanaid luaṫġáire ad ṫAinm.
14 Atá ríġ neartṁar agad: is láidir do láṁ,
agus is árd do ḋeaslaṁ.
15 Ceart ⁊ breiṫeaṁnus is suiġeḋ dot ċaṫaoir
ríoġa: raċaid trócaire ⁊ fírinne ós coiṁe ṫaiġṫe.
16 Is sona na daoine dar baiṫne an fuaim
ġáirdeċ: ó a Ṫiġearna, siúbólud a solus do ġnúise.
17 Do ḋéanaid gáirdeaċus ad ṫAinmse ar feḋ
an lae: agus ad ṫfíréantaċd airdeóċṫar iad.
18 Oir is tusa glóir a neirt: agus ad ṫḟaoḃar
airdeóċṫar ar nadarc.
19 Oir is ón Tiġearna atá ar sciaṫ: agus isé
ar Ríġ aon naoṁṫa Israel.
20 Ann sin do labair tú a ttaibsi réd naoṁuiḃ,
⁊ a dubairt tú: Do ċuir mé furtaċd ar duine ċuṁ-
aċdaċ: dardaiġ mé neaċ toġṫa as an bpobal.
21 Fuair mé Daiḃi mo ṡerḃíseaċ: réim ola
naoṁṫa dung mé é.
22 Lé a mbiaiḋ mo láṁ go dionġṁalta: neart-
ḋċaiḋ fós mo ríġ é.
23 Ní ḋéna an naṁaid foiréigin air: na mac
an ċorbaiḋ a ḃuaiḋreaḋ.
24 Agus claoiḋfiod a eascairde da laṫar féin:
agus craiḋfiod an luċd aga ḃfuil fuaṫ air.
25 Aċt béid mfírinne agus mo ṫrócaire leis-son:
agus airdeóċṫar a adarc ad ṁAinm.
26 Cuirfiod a láṁ mar an ccéadna ansa ṁuir:
agus a láṁ ḋeas ansna haiḃniḃ.
27 Goirfiḋ sé ċugamsa A aṫair, is tusa mo
Dia: agus carraic mo ṡlánaiġṫe.

28 Mar an gcéadna do ḋéana mé eision na
ċéidġin: níos áirde na Riġṫe na talṁan.
29 Go bráṫ coiñeóċad mo ṫrócaire ḋósan: ⁊
biaiḋ mo ċuñraḋ fíriñeaċ ḋó.
30 Agus sliġeóċad a ṡíol go bráṫ: ⁊ a ċaṫaoir
ríoġa mar laéṫe ḟlaiṫeaṁnuis.
31 Ma ṫréigid a ṁic mo ḋlíġeaḋ: ⁊ naċ ṡub-
óluid añ mo breiṫeaṁnus;
32 Ma ṫruaillid mo reaċda, agus naċ ccoiṁ-
éaduid maiṫeanta: tiucfadsa añ sin dféuċuin a
sáruiġṫe ris an tslait, ⁊ a ccorbaiḋ lé builliġib.
33 Ṫairis sin, ní ḃeanfa mé mo ṫrócaire dei-
sion: agus ní ḋéanad breug an aġaiḋ mfíriñe.
34 Ní ṫruaillfiod mo ċuñraḋ, ⁊ ní aiṫreóċad
an níḋ do ċuaiḋ amaċ as mo ḃéul: ṫugas mo ṁioña
aonuair dar mo naoṁṫaċt, naċ ndéanuiñ breag
re Daibi.
35 Biaiḋ a ṡlioċd go bráṫ: agus a ċaṫaoir
ríoġḋa mar na neaṁa ós mo ċoiñe.
36 Biaiḋ sé ar na ḋaingniuġaḋ go bráṫ m4 an
ngealuiḋ: ⁊ mar ḟiaġnuise fíriñiġ añsa naiġéir.
37 Aċt do ṫréigis, agus do ḋiúlt tú: do bí tú
ró ḟeargaċ réd Ungṫaċ:
38 Do ḃris tú cuñraḋ do ṡerḃísiġ: do ṫruailliġ
tú a ċoróin, da teilgion ċum na talṁan.
39 Do ḃris tú fós a ḟalta uile: agus do ṫeilgis
síos a ḋaingne.
40 Gaċ a ngabañ an tsliġe, creaċaid é: is im-
ḋeargaḋ é dá ċoṁarsanaib.
41 dArduiġ tú láṁ ḋeas a náṁad; do ġairdiġ
tú a naiṁde uile.
42 Do iompoiġis fós faobar a ċloiḋiṁ t4 ais:
⁊ ní ṫugais air searaṁ añsa ccaṫ.
43 Ṫugais 4 a ḋealraḋ cosg: agus do ṫeilg tú
a ċaṫaoir ríoġa go talaṁ.
44 Do ġearraiḋ tú laéṫe a óige: dfoluiġ tú é
lé naire.
45 Ca fad ḟoileóċus tú ṫú féin, a Ṫíġerna, an
go bráṫ: an loisgfiḋ ṫfearg mar ṫeine?

46 Cuiṁniġ créd giorra mo ré : créd fár ċruṫ-
uiġis a ndíoṁaoinear síol Adaiṁ uile ?
47 Cia hé an duine mairfios, agus naċ bfaicfe
an bas : an saorfa sé a anam ó láiṁ ifriñ?
48 Cait a bfuilid do ṫrócaiḋe roiṁe so, a Ṫiġ-
earna : noċ do ṁionuiġis do Ḋaibi añ ṫfíriñe ?
49 Cuiṁniġ, a Ṫiġerna, scañail do ṡeirbísiġ :
noċ iomċruim añ mo ḃrollaċ ó nuile ċineaḋ mór ;
50 Ré ar imḋeargadar do naiṁde, a Ṫiġerna,
lér imḋeargadar coiscéime t'Ungṫaiḋ : go maḋ
beñaiġ bias an Tiġerna go braṫ. Amen, ⁊ Amen.

## PSALM XC.

A Ṫiġearna, do bí tú ad ionad coṁnuiġ dúiñe :
ó ġinealaċ go ginealaċ.
2 Suil rugaḋ na sléibte, agus sul 4 ċum tusa
an talaṁ, agus an saoġal : go deiṁin ó ṡíorruiġ-
eaċt, go síorruiġeaċd atá tú ad Dia.
3 Iompoiġ tú an duine díoṁaoin ċum a ṁillte :
agus a deir tú, Filliġ a ċlañ Adaiṁ.
4 Oir míle bliadain tá éis dul ṫort, ataid ad
raḋ4csa m4 an lá a né : ⁊ m4 a nfaire añsa noiḋċe.
5 Beiriḋ tú leat iad aṁuil ré srut, ataid mar
bu na ccodlaḋ : 4 maidin ataid m4 ḟeur do ċloḋ.
6 Ar maidin bláiṫiġ sé, agus fásaid sé : trát-
nóna gearrtar síos é, agus crionuiḋ sé.
7 Oir meaṫamaoid añ ṫfeirg : agus atamaoid
ar mbuaiḋreaḋ añ do ḋíbfeirg.
8 Do ċuir tú 4 ccionta ós do ċoiñe : ar bpeac-
uiḋe foluiġeaċa ós coiñe ṡolus do ġnúise.
9 Oir ċuadar ar laeṫe uile ṫorruiñ añ do ḋí-
bfeirgsi : caiṫmid ar mbliaḋna mar sgéul.
10 Laeṫe ar mbliaḋna, is deiċ mbliaḋna agus
trí fiṫċid iad ; ⁊ ma bíd tré neart ceiṫre fiṫċid :
is saoṫar agus díoṁaoinear a neart ; óir gearr-
ṫar amaċ é go deiṫniosaċ, agus teiṫmid roiṁuiñ.
11 Cia dár baiṫne neart ṫfeirgesi : nó do ḋí-
bfeirge do réir ṫeagla.
12 Teagaisg dúiñ 4 laeṫe dáiriom : iondus go
ttugam ċugaiñ croiḋe eagnuiġe.

13 Iompoiġ, ó a Ṫiġearna, ca fad: agus bíoḋ
aiṫreaċus ort a ttaoḃ do ṡeirḃíseaċ.
14 Sásaiḋ inn go moċ, réḋ ṫrócaire: ⁊ do ḋén-
am luaṫġáire, ⁊ gáirḋeċus air feaḋ ar saoġail.
15 Tabair fa deara ḋúinn gáirdeaċus do ḋénaṁ
do réir na laeṫeaḋ, ionar ḃuaiḋir tú inn: agus na
mbliaḋan ionna ḃfacamar olc.
16 Taisbéantar ṫobair doċ ṡeirḃíseaċaiḃ: ⁊
do ġlóir dá ccloinn.
17 Agus bíoḋ sgéiṁ an Ṫiġerna ar nDé orruinn:
agus daingniḋ oibreaċa ar láṁ orruinn, saoṫair
ċeana ar láṁ daingniḋsi sin.

PSALM XCI.

An té áitiġios a ndaingnios an té is Ró áirde:
do ḋéana sé comnuiḋe ar sgáṫ a nUile ċúmaċtuiġ.
2 A déaraḋ a ttaoḃ an Ṫiġearna: Mo ḋíḋen, ⁊
mo daingion: mo Ḋia, cuirfioḋ mo ḋóṫċus ann.
3 Óir do deiṁin saorfa sé ṫusa ó lion a nfiaġaiḋ:
ón plaiġ nimniġ.
4 Ré na sciaṫán foileóċaiḋ sé ṫú, agus fá na
sciaṫánaiḃ ċuirfios tú do ḋóṫċus: is sgiaṫ agus
bucléir a ḟírinne.
5 Ní biaḋ faitċios ort air eagla na hoiḋċe:
air eagla na soiġde eitiollas san ló.
6 Ón ṗlaiġ noċ ṡiúblas anns dorċadus: nó ón
ḋioġaltas noċ ṡiúblas san meaḋón laé.
7 Tuitfiḋ míle ré do ṫaoḃ, agus deiċ míle ar do
láiṁ deis: ní ṫiucfa sin ad ġarra.
8 Aṁáin, le do ṡúliḃ do ċífe tú: agus do ċífir
luaiḋeaċt na neiṁḋiaḋaċ.
9 Óir don Ṫiġearna, mo ḋaingionsa: don té
is ró áirde do rinne tú ṫionad comnuiḋe.
10 Ní ḃéarfa aonolc riot: agus ní ṫiucfa an
ṗlaiġ a ccomgar doċ ṗaillíun.
11 Óir cuirfe sé ualaċ air a ainġliḃ doċ ṫaoḃ-
sa: doċ ċoiṁéad ann do ṡliġṫiḃ uile.
12 Iomċóruiḋ tú ann a laiṁ: deagla go mbuai-
faḋ do ċos ré cloiċ.
13 Sailteóraiṙ ar an león agus ar an mbasilic:
do ḋéna saltairt ar an león óg agus ar an draġún.

14 Do ḃríġ go ḃfuil grád aige orumsa, saorfa
mé é: áirdeóċad é, do ḃríġ go raiḃ fios manma
aige.
15 Goirfe sé orum, ⁊ cluinfe misi é: atáimse
aige iona ḃuaiḋread; do ḋéanad a ṡaorad, agus
a ġlóruġad.
16 Do ḋéanad a riar lé fad laeṫead: ⁊ foill-
seóċad mo ṡlanuġad ḋó.

## PSALM XCII.

Is maiṫ adṁail do ḋéanaṁ don Tiġearna: ⁊
psalm do ċanad dot Ainm, ó tusa is Ró Airde;
2 dFoillsiúġad do ṫrócaire air maidin: agus
ṫfirinne anns na hoiḋċiḃ.
3 Air aḋḃa deiċ tteud, ⁊ an tpsalmċeólaċ: ⁊
air an cclaírsiġ, ré gus ard.
4 Oir do riñe tú luaṫġáirseċ mé, a Tiġearna, lé
ṫabartuis: do ḋéanfad gairdeaċus a ngníoṁarṫaiḃ do láṁ.
5 Cred é méad toibreaċ, ó a Tiġearna: agus a
ndubaigean atáid do smuaintiġe!
6 Ní ṫaiṫne do ḋuine brúideaṁuil: ⁊ ní ṫuigionn
amadán so.
7 A nuair ḟásaid na ciontaiḋ mar an ḃfeur,
agus blaiṫid uile luċt oibriġṫe na hurċóide: is
añ sin scriosṫar iad go síorruiḋe: aċt atá tusa
ard go braṫ, ó a Tiġearna.
8 Oir féuċ, do náiṁde, a Tiġearna, óir féuċ,
do naiṁde, meiṫfid siad: sgpréidfior luċt oib-
riġṫe na hurċóide uile.
9 Agus áirdeóċṫar madarcsa mar Unicorn:
ungfuiġear mé ré hola úr:
10 Agus do ċife mo ṡúl mo ṁian air mo náiṁ-
diḃ: cluinfid mo ċluasa na ciontuiġ éiriġios am
aġuiḋ.
11 Blaiṫfiġ an firéun mar ċrañ pailm: mar
ċrañ Sédair a Lebanon fásfuiḋ sé.
12 An luċt plañduiġṫear a ttiġ an Tiġearna:
blaiṫfiḋ siad a ccúirtiḃ ar nDé.
13 Do ḃéaraid fós torad uaṫa a naois léiṫ:
méiṫ agus úr ḃéiḋ siad;

14 dFoillsiuġaḋ go bfuil mo Ṫiġearna mo ċarr-
aic ceart: agus naċ bfuil éigceart ar biṫ ann.

## PSALM XCIII.

Atá an Ṫiġearna a ríoġaċt, atá sé ar na
éuduġaḋ 'ré mórḋaċd: atá an Ṫiġearna 4 na éud-
uġaḋ ré neart, do ċreasruiġ sé é féin.
2 Atá an saoġal fós ar na ḋaingniuġaḋ: go
naċ féidir a ċorruġaḋ.
3 Atá do ċaṫaoir ríoġa ar na ḋaingniuġaḋ a
nallód: ó ṡíoruiġeaċd atá tusa.
4 Do ṫógbad4 na tuilte suas, ó a Ṫiġearna, do
ṫógbad4 na tuillte suas a nguṫ: tóigfid na tuilte
suas a ttonna.
5 Os cionn goṫa na nuisgeaḋ mór nuaṫḃarać, ós
cionn mongair na mara: is uaṫḃarać ós ard, atá
an Ṫiġearna.
6 Atáid ċfiaġnuiseaḋ ró ḋearḃṫa: is dot ṫíġ
is iomċubuiḋ naoṁṫaċt go braṫ, a Ṫiġearna.

## PSALM XCIV.

Ó a Ṫiġearna Dia, dar dual díoġaltas: ó a
Ḋé, dar dual díoġaltas, dealraiḋ amaċ.
2 Tóig tú féin suas, a ḃreiṫiṁ na talṁan:
tabair luaiġeaċt do nuaiḃreaċ.
3 Cá fad do ḋéanas an ciontaċ, a Ṫiġearna:
cá fad do ḋéanas an ciontaċ caiṫréim?
4 Cá fad ḃiaiḋ siad ag luaḋ agus ag laḃairt
neiṫe cruaiḋe: cá fad ḃiaiḋ siad ag síorċaint an
méid oibrigios éigceart?
5 Bruigiḋ siad do ḋaoine, a Ṫiġearna: agus
buaiḋrid siad toiġreaċd.
6 Marḃuiḋ siad an ḃaintreaḃaċ, agus an duine
coiġcríċe: agus do níd feall air an ndílleaċda.
7 Agus a deir siad, Ní ḟaicfe an Ṫiġearna sin:
ní ṫuigfiḋ Dia Jacob é.
8 Tuigiḋe, a ḃrúidġeṁla a measg na ndaoine: ⁊
siḃ a ḋaoine leaṁa, cá huair ḃeiṫíse eagnuiḋe?
9 An té ṡuiġ an ċluas, naċ cclunfe sé: an
té ċum an tsúil, naċ bfaicfiḋ sé?

10 An té smaċduiġios na cineaḋaċa: naċ
ttiubraiḋ sé aċṁusan uaḋ? an té ṁúinios eólus
don duine, naċ mbia a ḟios aige?
11 Is aiṫne don Tiġearna smuaintiġe an duine:
gur díoṁaoineas iad.
12 Is sona an duine, a Tiġearna, noċ smaċduiġ-
ios tusa: agus ṁúineas tú ar do dliġeaḋ;
13 Do ṫabairt suaiṁnis dó a laéṫib a nuilc:
nó go ttoċaltar poll don cciontaċ.
14 Oir ní ṫeilgfiḋ an Tiġearna a ḋaoine féin
uaḋ: agus ní ṫréigfiḋ sé a oiġreaċd.
15 Oir fillfiḋ breiṫeaṁnus ċum cirt: agus
leanfuid a nuile ḋíreaċ a ccroiḋe é.
16 Cia éireóċus suas ar mo ṡonsa a naġaiḋ
luċd déanta a nuilc: cia ċuirfios é féin ⁊ mo
ṡon a naġaiḋ luċta oibriġṫe na héagcóra.
17 Aċt muna mbeiṫ go raib an Tiġearn na ċung-
naiṁ agam: ní mór naċ mbiaḋ manam san̄ nuaiḋ.
18 A nuair a dubras, Sciorruiḋ mo ċos: do
ċongbaiḋ do ṫrócaire suas mé, a Tiġearna.
19 A niomad mo smuainteiġṫe ion̄am a sdiġ: do
ṫaitniġiodar do ċoinḟurtaċda rém anam.
20 An mbia cuman̄ riotsa ag caṫaoir na hur-
ċoide: noċ ċumas éigceart ré dliġeaḋ?
21 Coiṁċeanglaid iad féin a naġaiḋ anma a
nfíréin: agus damnuiġid an neiṁċiontaċ.
22 Aċt biaiḋ an Tiġearn mar ċúṁdaċ agamsa:
agus mo Ḋia mar ċarraic mo ḋídin.
23 Agus fillfe sé orra féin a gcionta, agus
an̄ a nurċóid geairrfa sé amaċ iad: scriosfa an
Tiġearna, ár nDia, iad.

## PSALM XCV.

Tagaiḋ, déanam luaṫġáire ċum an Tiġearna:
déanam fuaim ġáirdeaċ do ċarraic ár slánuiġṫe.
2 Tagam do láṫair a aiġṫe ré tabairt buiḋeċuis:
⁊ déanam fuaim luaṫġáireaċ ċuige ré psalmuib.
3 Oir is Dia mór an Tiġearna: agus Ríġ mór
ós cion̄ na nuile ḋée.

4 Ionna láiṁ atáid uile áite doiṁne na talṁan
agus áirde na ccnoc ionna ċumaċduiḃ.
5 Is leis an ṁuir, agus é féin do rinne í: ⁊ do
ċumadar a láṁa an fearann tirim.
6 Tagaiḋ, déanam adhra, ⁊ claonam: filliom ar
nglúine ós coinne an Tiġearna ar cCruṫuiġṫeoir.
7 Oir is eision ar nDia, agus sinne pobal a inbhir:
agus caoiriġ a láiṁ.
8 A niuġ ma éistiġe a ġuṫ, na cruaiḋiġe bhur
ccroiḋe: mar a lá an ċaṫaiġe san bfásaċ;
9 Mar ar ċuireadar bhur naiṫre caṫuġaḋ orum:
do ḋearbhuiġeadar mé, ⁊ do ċonncadar moibreaċa.
10 Do ḃí mé dá ḟiċċiod bliaḋain ar mo buaiḋreaḋ
ris an nginealaċso, ⁊ a dubhras: Is pobal seaċranaċ
a gcroiḋe iad; ⁊ níor ḃaiṫne dóiḃ mo ṡliġṫeaċa.
11 Dar ṁionnuiġios am ḟeirg: naċ raċaidís
a steaċ dom ṡuaiṁnéas.

## PSALM XCVI.

Canuiḋ don Tiġearna caintic nuaḋ: canuiḋ
don Tiġearna, a ṫalaṁ uile.
2 Canuiḋ don Tiġearna, beannuiġiḋ a Ainm:
foillsiġiḋ a ṡlánuġaḋ ó lá go lá.
3 Innisiḋ a mearg na ngeinteaḋ a ġlóir: a ion-
gantaċa a mearg na nuile ṗoibleaċ.
4 Oir is mór an Tiġearna, agus is ionṁolta
go hiomarcaċ: is ineagla é ṫar na huile ḋée.
5 Oir is iodail uile ḋée na ndaoine: aċt is é
an Tiġearna do rinne na neaṁḋa.
6 Atá glóir agus daṫaṁlaċd ós a ċoinne: atá
neart agus scéiṁ ionna ṡanctóir.
7 Tuguiḋ don Tiġearna, a ċinéul na bpoibleaċ:
tugaiḋ don Tiġearna glóir agus neart.
8 Tugaiḋ don Tiġearna an ġlóir is dual da Ainm:
tugaiḋ offráil, ⁊ tagaiḋ a steaċ ionna ċúirtiḃ.
9 Adhraiḋ an Tiġearna a scéiṁ a naoṁṫaċda:
bioḋ eagla oruiḃ roiṁe a ṫalaṁ uile.
10 Abraiḋe a mearg na ngeinteaḋ, Atá an
Tiġearna a rioġaċt: daingneóċar fós an doṁan,
go naċ ccorróċar é; do ḋéana sé breiṫeaṁnus ar
na poibleaċaiḃ a bfírénntaċd.

11 Déinbíṡ na flaiṫeaṁnuis gáirdeaċus, agus
bíoḋ luaṫġáire air an ttalaṁ: déanaḋ an muir
buaireaḋ, agus gaċ a bfuil inte.
12 Cinnsioḋ an maġ lé luaṫġáire, agus a bfuil
ann: annsin luaṫġáirfid croinn na coillṫeaḋ ós coinne
aiġṫe an Tiġearna;
13 Oir atá sé ag teaċt, ag teaċt, do ḋéanaṁ
breiṫeaṁnuis ⁊ an ttalaṁ: do ḃéara sé breiṫ
⁊ an tsaoġal a bfírinneaċd, agus air na daoinib
iona fírinne féin.

## PSALM XCVII.

Atá an Tiġearna a ríoġaċt, bíoḋ luaṫġáire ⁊
an ttalaṁ: déanaḋ a niomad oiléun gáirdeaċus.
2 Atá néulla agus doirċadus fa ccuairt na
ṫimċioll: fírinntaċd agus breiṫeaṁnus is áit da
ċaṫaoir ríoġa.
3 Téiḋ teine roimhe: agus loisgṫe sí a náimde
fa ccuairt na ṫimċioll.
4 Do ṡoillsiġ a ṫinteaċ an doṁan: do ċonnairc
an talaṁ sin, agus do ċrioṫnuiġ sé.
5 Do ḃaḋ⁊ na sléibte ⁊ leġaḋ amuil céir, ⁊ aġaiḋ
an Tiġearna: ⁊ aġaiḋ Tiġearna na talṁan uile.
6 Foillsiġid na flaiṫis a ḟírinntaċd: agus do
ċíd na daoine uile a ġlóir.
7 Go maḋ claoiḋte béiḋ siad uile, noċ do ní seir-
bís díoṁaiġ ġrábalta, noċ do ní iad féin aiḋbéil
as iodalaib: claonuiḋ sib féin dó, a ḋée uile.
8 Do ċualuiḋ Sion, agus do bí luaṫġáireaċ:
rinneaḋ⁊ inġiona Iúdah subaċus do ḃríġ do breiṫ-
eaṁnuis, ó a Tiġearna.
9 Oir atá tusa, a Tiġearna, árd ós cionn na
talṁan uile: atá tú ⁊ ṫárduġaḋ go mór ós cionn
na nuile ḋée.
10 A ḋream lér bionmhuin an Tiġearna fuaṫ-
uiġeis an tolc: coiṁéduiġ sé anmanna a naoṁ;
saoruiḋ sé iad as láiṁ an ṗeacaiḋ.
11 Do siolaḋ solus do nfírinn: agus luaṫġáire
don díreaċ a ccroiḋe.
12 Luaṫġáiriġiḋ anna Tiġearn, sib a ḟírénna:
agus moluiḋ cuiṁne a naoiṁtaċda.

## PSALM XCVIII.

Canuiḋ don Tiġearna caintic nuaḋ: óir do
rinne sé neiṫe ionġantaċa.
2 Do ṫarṫaiḋ a laṁ ḋeis: ⁊ a ríġ naoṁṫa é féin.
3 Do ċuir an Tiġearna a ḟlánuġaḋ a núṁail: a
radarc na ccineaḋaċ ḋfoillsiġ sé a ḟíréuntaċd.
4 Do ċuiṁniġ sé a ṫrócaire, agus a ḟírinne do
ṫiġ Israel: do ċoncadar teórana na talṁan uile
slánuġaḋ ar nDéne.
5 Déan fuaim luaṫġáirneaċ ċum an Tiġearna,
a ṫalaṁ uile: déan fuaim taiġiúr, déan gáir-
deaċus, agus can psalm.
6 Canuiġ ċum an Tiġearna ris an cclairsiġ:
ris an gclairsiġ agus ré guṫ psalm.
7 Ré trumpaḋuiḃ, ⁊ ré guṫ an ċornet: déanaiḋ
fuaim luaṫġáirneaċ ós coinne an Tiġearna an Ríġ.
8 Déanaḋ an ṁuir mongar, agus a hiomlaine:
an saoġal agus an dream ċoṁnuiġios ann.
9 Buailiḋis na haiḃne a mbasa fa ċéile, déinḋis
na sléiḃte luaṫġáire ós coinne an Tiġearna: óir
atá sé ag teaċd do ḃreiṫ breiṫe air an ttalaṁ.
10 Do ḋéana sé breiṫeaṁnus ar an ttalaṁ ré
fíréuntaċd: agus ar na poibleaċaiḃ ré ceart.

## PSALM XCIX.

Atá an Tiġearna a ríoġaċd, bíoḋ crioṫnuġaḋ
ar na poibleaċaiḃ: suiġe sé idir na cerubíniḃ,
corruiġeaḋ an talaṁ.
2 Atá an Tiġearna mór a Sion: agus is árd
eision ós cionn na nuile ṗobal.
3 Molaiḋis tAinm mór uaṫbarac: óir is naoṁ-
ṫa é.
4 Agus is ionṁuin ré neart an ríġ breiṫeaṁ-
nus; daingniḋ sé ceart: do ní tú breiṫeaṁnus ⁊
ceart ann Jacob.
5 Arduiġiḋ an Tiġearna ar nDia: ⁊ déanaiḋ
úṁlaḋ do stól a ċos, óir is naoṁṫa é.
6 Maoise agus Aaron a measg a ṡagart, agus
Samuel a measg na druinge goirios ar a Ainm
do goireaḋar ar an tTiġearna, ⁊ do ċuala sé iad.

7 A bpiléur néill do labair sé riú : do ċong-
ḃadar a ḟiaġnuiseaḋa, ⁊ na reaċda ṫug sé ḋóiḃ.
8 O a Ṫiġearna, ar nDiane, do ċuala tú iad :
ad Dia ṁaiṫḟeaċ do ḃí tú ḋóiḃṡon, aċt ċeana ag
déanaṁ ḋíoġaltais ar a naindliġṫiḃ:
9 Arduiġiḋ an Tiġearna, ar nDiane, ⁊ déanuiḋ
uṁlaḋ ċum a ċnuic naoṁṫa : óir is naoṁṫa an
Tiġearna, ar nDiane.

## PSALM C.

Déanaiḋ fuaim luaṫġáireaċ ċum an Tiġearna :
a ṫalaṁ uile, déanuiḋ seirbis don Tiġearna ré
luaṫġáire, tigiḋ ós coiṁne a aiġṫe ré gáirdeaċus.
2 Bioḋ a ḟios agaiḃ gur bé an Tiġearna is Dia :
is é do rinne inne, ⁊ ní sinn féin : is ṡinne a ḋaoine,
agus caoiriġ a inbir.
3 Tinġiḋ a steaċ ann a ġeaṫuiġiḃ maille ré tab-
airt buiḋeaċus, ionna ċúirtiḃ lé molaḋ : molaiḋ é,
agus beannuiġ a Ainm.
4 Oir is maiṫ an Tiġearna ; is síoruiḋe a
ṫrócaire : agus a ḟírinne ó ġinealaċ go ginealaċ.

## PSALM CI.

Trócaire agus breiṫeaṁnus ċanfas mé : ḋuitse,
a Ṫiġearna, ċanfas mé psalm.
2 O bioḋ tuigse agam : a sliġe na diaḋaċd !
3 Cá huair ṫiucfas tú ċugam ? : siúbolaḋ an mo
ṫiġ lé croiḋe iomlán.
4 Ní ċuirfiod cúis urċóideaċ ar biṫ ós coiṁne
mo ṡúl ; is beag orum gníoṁarṫa na ndaoine noċ
ċlaonas : ní ċeangóluiḋ sé ḋíom.
5 Dealóċuiḋ croiḋe fíoċṁar leam : ní aiṫneóċa
mé droċ ḋuine.
6 An té scannluiġios a ċomarsa ós ísiol : gear-
ḟad eiṡion amaċ.
7 An tárraċta a raḋairc, agus an tuaiḃreaċ
a ccroiḋe : leision ní ḟéaduim iomċar.
8 Biaiḋ mo ṡúile ar ḋaoiniḃ fírinneaċa na tal-
ṁan : ionnus go náiṫreaḃuiḋ am ḟoċair.

9 An tí ṡiúblus a slíġe iomlán: is é do ḋéanas
seirḃís damsa.
10 Ní ḋéana sé áitreaḃ ann mo ṫíġ, noċ do ní
cealg: an té do labras bréaga, ní ḋéana coṁ-
nuiḋe ós coiṁne mo ṡúl.
11 Sgriosfa mé go moċ uile ċiontuiġ na tal-
ṁan: ionnus go ngearrfa mé amaċ ó ċaṫruiġ an
Ṫiġearna gaċ a noibriġeann éigceart.

## PSALM CII.

A Ṫiġearna, cluin murnaiġ: agus tigeaḋ mo
ċoṁairc ċugadsa.
2 Na foluiġ ṫaġuiḋ orum annsa ló a mbiaḋ a
mbuaiḋreaḋ: claon ċugam do ċluas annsa ló ġair-
fios mé; freaġar mé go luaṫ.
3 Óir do ċnaoiḋeaḋ mo laeṫe mar ḋeataiḋ: agus
atáid mo ċnáṁa ar na losgaḋ mar ṫinntéan na
teineaḋ.
4 Atá mo ċroiḋe ar na bualaḋ, agus críon mar
ḟéur: óir do ḋearmaid mé marán diṫe.
5 Do bríġ gota mo ċneaduil: ceanglaid mo
ċnáṁa dom ḟeoil.
6 Is cosṁuil mé ris an bpelican annsa ḋioṫraṁ:
atáim mar ulċaoċan a nuaignear.
7 Do ním faire, agus atáim mar ġealḃonn: na
aonar ar mullaċ an tíġe.
8 Scannluiġid mo naiṁde mé ar fead an laé: an
drong atá ar meire am aġaiḋ, atáid ar a mionnuiḃ
am aġaiḋ.
9 Óir a duaiġ mé luaiṫ, amuil arán: agus do
ċomuisg mé mo ḋeoċ ré gul;
10 Do bríġ ṫfeirgeri agus ṫríoċa: óir do ċuir
tú suas mé, agus do ṫeilg tú síos mé.
11 Is cosṁuil mé ré scáile noċ ṫéarnuiġios: ⁊
atáim amuil féur ar ccríonaḋ.
12 Aċt tusa, ó a Ṫiġearna, marfir go síorruiḋe:
agus do ċuiṁne ó ġinealaċ go ginealaċ.
13 Éireoċa tú, do ḋéana tú trócaire ar Sion:
óir atá aimsir grása do ḋéanaṁ uirrṫe, a nuair
ċinnte ar tteaċt.

14 Oir atá dúil ag do ṡeirḃíseaċaiḃ iona cloċaiḃ : ⁊ do níḋ truaiġe dá luaiṫreaḋ.

15 Ionnus go mbiaḋ eagla ar na geintiḃ roimhe Ainm an Tiġearna : agus ar uile riġṫiḃ na talmhan roimhe do ġlóir.

16 A nuair ċuirfeas an Tiġearna Sion suas : do ċiḋfiġear iona ġlóir é.

17 Dearcfuiḋ sé ar urnaiġ na nuirísiol : agus ní ṫarcuisneoċuiḋ sé a nguiḋe.

18 Scríobṫar so don ġinealaċ ṫiocfas : ⁊ na daoine cruiṫeoċṫar, molfuid an Tiġearna.

19 Oir dféuċ sé a nuas ó áirde a naoṁṫaċda : do ċonnairc an Tiġearna ó na neaṁuiḃ, an talaṁ ;

20 Cum go cclusinfeaḋ éagnaċ an ṗríosúnaiġ : go sgaoilfeaḋ sé clann an báis :

21 dḞoillsiuġaḋ Ainma an Tiġearna a Sion : ⁊ a ṁolaḋ ann Ierusalem.

22 Nar cruinneoċṫar na daoine a néinfeaċd : agus na ríoġaċda ċum seirbíse do ḋéanaṁ don Tiġearna.

23 Do ḃruiḋ sé ar mo neart ann sa tsliġe : do ġearraiḋ sé mo laeṫe.

24 A dubhairt mé, O mo Ḋia, na beir as mé a meaḋón mo laeṫe : tré ġinealaċ na nginealaċ, atáid do ḃliaḋanasa.

25 O ṫosaċ do ṡuiġ tú bunait na talmhan : agus siad na flaiṫis oibreaċa do láṁ.

26 Neiṫfiḋ siad, aċt mairfe tusa : raċaid uile a ccaiṫeaṁ mar éadaċ ;

27 Nar ċulaiḋ do ḋéanḟa a malairt, ⁊ biaid ar na niomlaoid : aċt is tusa an tí ceadna, agus ní ċríoċnoċṫar do ḃliaḋna.

28 Coimhneoċuiḋ clann do ṡeirḃíseaċ : ⁊ daingneoċar a sliocd ad ḟiaḋnuisi.

## PSALM CIII.

Beannuiġ, ó manam, an Tiġearna : ⁊ mo ionaṫar uile, a Ainm naoṁṫa.

2 Beannuiġ, ó manam, an Tiġearna : ⁊ na dearmaid a ṫiodlaicṫe uile ;

3 Noċ maiṫios do ċionta uile: noċ léiġsios
ṫuile easláintiġe;
4 Noċ ḟuasglas ṫanam ó sgrios: noċ ċuirios
coróin maiṫeasa ⁊ ṫrócaireaḋa ċineulta ort;
5 Noċ ṡásuiġios do béul ré maiṫ: atá ṫóige ar
na hatnuaġaḋ mar iolar.
6 Do ní an Tiġearna ceart agus breiṫeamhnus:
do gaċ aon a leaṫtrom.
7 dFoillsiġ sé a ṡliġṫeaċa do Maoise: a oib-
reaċa do ċlannuiḃ Israel.
8 Atá an Tiġearna grásaṁuil agus lán do
ṫruaiġe: fad ḟuilngeaċ, ⁊ diomud trócaire.
9 Ní biaiḋ sé ċoiḋċe a nimreasuin: ní mó ċuin-
eóċus sé a ḟearg go síorruiḋe.
10 Ní do réir ar cciontaḋ do riñe sé dúinn: ⁊
ní do réir ar néigceirt ṫug sé luaiḋeaċt dúinn.
11 Aċt, mar atá áirde na neaṁ ós cionn na
talṁan: atá a oineaċ commór sin don luċt ar a
bfuil a eagla.
12 Comfad is atá a nard ṡoir ó nard ṡiar: do
ċuir sé ar bpeacuiḋe uainne.
13 Mar bios truaiġe ag aṫair dá ċloinn: is mar
sin atá truaiġe ag an tTiġearna don luċt air a
bfuil a eagla.
14 Oir is aiṫne dó ar bfoirm: cuiṁniġion sé
gur luaiṫreaḋ sinn.
15 An duine, mar an bféur atáid a laeṫe: mar
bláṫ an maġa is marsoin biaṡ ag bláṫuġaḋ.
16 Oir téid an ġaoṫ ṫairis, agus ní bfuil sé
ann: agus ní aiṫeonuiḋ a ionad féin é ó sin amaċ.
17 Aċt atá tróċaire an Tiġearna ó ṡíorruiḋ-
eaċt go síorruiḋeaċd ar an luċt ar a bfuil a eagla:
⁊ a ḟireuntaċd do ṁacaiḃ mac;
18 Don luċd ċoiṁéudas a ċunnraḋ: don luċt
ċuiṁniġios a aiṫeanta dá ndéanaṁ.
19 Do ṡuiġ an Tiġearna a ċaṫaoir ríoġa air
neaṁ: agus atá a ríoġaċt ag riaġluġaḋ ós cionn
a nuile.
20 Beannuiġeaḋ an Tiġearna, a aingle féin: noċ

ata ámocda a neart: ag conġṁail a aiṫenta:
ag tab4t 4e do ġuṫ a bṙiaṫair.
21 Beaṅuiġe an Tiġearna, a ṡluaġsan uile: a
luċd friṫeoilte noċ do ní a ṫoil.
22 Beaṅuiġe an Tiġearna, a oibreaċa uile,
aṁsa nuile ait da ṫiġearnas: beaṅuiġ, ó manam,
an Tiġearna.

## PSALM CIV.

Beanuiġ an Tiġearna, ó manam: ó a Tiġearna
mo Ḋia, ata tú ró áirsaċta ré honóir, agus ré
mórḋaċd ata tú éaduiġṫe.
2 Ag cur soluis mar éadaċ ort: ag sínead na
bflaiṫeas amaċ mar ċúirtin.
3 Noċ ċuirrios aṁsna huisgeaḋuiḃ sailteaċa a
ṡeómruiḋe: noċ do ní a ċarbad do na néuluib;
noċ ṡiúblas 4 ṡciaṫanuib na gaoiṫe.
4 Ag dēnaṁ spiorad dá ainglib: teine lasaṁ-
uil da ṁinistéiriḃ.
5 Noċ ṡuiġ buṅáite na talṁan: go naċ ccorr-
óċuiġ é go bráṫ.
6 Ris a ndubaigéan mar ḃrat dfoluiġ tú é: ós
cioṅ na sliab do ṡeasadar na huisgeaḋa.
7 Od aċṁusansa do ṫeiṫiadar: ó ġuṫ do ṫoir-
niġe do ḋeiṫfriġeadar roimpa.
8 Tiaġaid na sléibte suas, tigid na gleanta a
nuas: ċum a nionaid doṙduiġ tusa ḋóib.
9 Do ċuir tú teóra ciṅte, noċ naċ sáireóċuiḋ
ṡiad: go naċ ḟillfiḋ ṡiad dfolaċ na talṁan.
10 Noċ ċuirrios toibreaċa aṅ sna gleaṅtaib:
idir na cnocaiḃ siúbluiḋ siad.
11 Do beirid deoċ duile ainṁiḋe an ṁaċaire:
coisgid na hassail ḟiaḋta a ttart.
12 Na bfoċ4 so ċoṁnuiġios éanlaiṫ a naiġéir:
a méarg na mbeangán do beirid a nguṫ.
13 Fliuċuiḋ sé na cnuic ó na ṡeómruiḋiḃ uaċ-
ṫ4aċ: ré toraḋ ṫoibreġésa do líonaḋ an talaṁ.
14 Do beir sé 4 an bféur fás do naimnéis: ⁊
an luib ċum maiṫeasa an duine.

15 Cum beaṫa do ṫabairt amaċ as an ttalaṁ,
agus fíon noċ do ġairdiġiós croiḋe an duine : ⁊
olla do ḃeir 4 aġaiḋ dealrsuġaḋ, ⁊ arán neart-
uiġios croiḋe an duine.
16 Atáid crainn an Tiġearna lán do ṡúḃ : céuda
lebanon, noċ do ṗlanntaiġ sé.
17 Mar a ndéanuid a néanlaiṫ a nead : an
storc, isé an crann giúṁais a ṫiġ.
18 Na cnoic árda is dídean do na gabraiḃ
fiaḋta : agus na cairrge do na coiníniḃ.
19 Do riñe sé an ġealaċ ċum aimsioraḋaċd : is
aiṫne don ġréin a ḋul faoi.
20 Cuiriḋ tú dorċadas, ⁊ biaiḋ a noiḋċe ann :
is ann sin ṡnaiġid amaċ uile ḃeṫuiġ allta na coilleḋ.
21 Na leóṁuin ag búirfiḋe ċum a gcreiċe :
ag iarruiḋ a mbíḋ ó Dia.
22 Éirġe an ġrian, tigiḋ siad 4 a nais : agus
luiġid ionna nuaṁuiḃ.
23 Raċaiḋ an duine amaċ ċum a oibre, ⁊ ċum
a ṡaoṫair : go tráṫnóna.
24 Ca líon ṫoibreaċa, a Ṫiġearna; a neagna
do riñe tú iad uile : atá an talaṁ lán dot ṡaiḋḃ-
rios !
25 A nfairrge fós ádḃal ḟairsing : ann sin atá
gaċ nid ṡnaiġios agus atáid doairiṁe, beaṫuiġe
beaga agus móra.
26 Ann sin imiṫiġid na longa, an míol mór : noċ
do ċruṫaiġ tusa do ṡúgraḋ ann sin.
27 Feiṫid siad uile ortsa : ċum a mbeaṫa do
ṫabairt dóiḃ iona nam féin.
28 Do ḃeir tusa dóiḃ é, agus cruinniġid siad é :
fosclaiḋ tú do laṁ, ⁊ sasuiġear iad ré maiṫ.
29 Folċuiġ tú ṫaġuiḋ, agus atá siad buaiḋearṫa :
t4nge tú a nanail 4 a hais, agus éagaiḋ siad, ⁊
fillid ċum a luaiṫriġ féin.
30 Cuirir do spiorad uaid, agus cruṫuiġear
iad : agus aṫnuaiṫṫear aġaiḋ na talṁan.
31 Bíoḋ glóir an Tiġearna go siorruiḋe : do
ḋéana an Tiġearna luaṫġáire iona oibreaċaiḃ.

32 Féuċuiḋ sé 4 an ttalaṁ, ⁊ ċrioṫnuiġ sé :
beanvuiġ sé leis na sléiḃtiḃ, agus do níḋ deataċ.
33 Canfad don Tiġearna, an ccéin ṁairfiod :
canfad psalm don Tiġearna, an ccéin ḃiad an̄.
34 Ba milis mo sinvaintiġe ḋá ṫaoḃsan : do
ḋéanad gáirdeaċus an̄sa Tiġearna.
35 Go scriostar na peacaiḋ amaċ as an ttalaṁ,
agus ná raiḃ na ciontuiġ an̄ níos mó : bean̄uiġ, ó
ṁanam, an Tiġearna, bēn̄uiġe siḃ an Tiġearna.

## PSALM CV.

Tugaiḋ buiḋeaċus don Tiġearna, goiriḋ air a
Ainm : foillsiġiḋ a measg na gcineḋaċ a ġníoṁ4ṫa.
2 Canviḋ dó, canuiḋ psalm dó : labruiḋ air a
iongantuiḃ uile.
3 Déanviḋ glóir ion̄a Ainm naoṁṫa : ḋēanaḋ a
gcroiḋesion gáirdeaċus noċ ṡirrios an Tiġearna.
4 Iarruiḋ an Tiġearna agus a neart : iarruiḋ
a aġaiḋ a gcoṁnuiḋe.
5 Cuiṁniġiḋ a iongantaċa noċ do rin̄e sé : a
ċoṁarṫaḋa ⁊ breiṫeamnuis a ḃéil ;
6 Sibsi a ṡíol Abrahaim a ṡeirbíseaċ : sibsi a
ċlan̄ Jacob a aon toġṫa.
7 Is eision an Tiġearna 4 nDia : atáid a ḃreiṫ-
eaṁnuis an̄sa talaṁ uile.
8 Cuiṁniġiḋ sé go síorruiḋe a ċun̄raḋ : an
briaṫar noċ do aiṫin sé go fead míle ginealaċ ;
9 Noċ do ċeangail sé lé Abraham : ⁊ a ṁion̄a
do Isaac ;
10 Agus do ḋaingniḋ sé é do Jacob m4 ḋliġeḋ :
do Israel mar ċun̄raḋ ṡíorruiḋe :
11 Da ráḋ, Ḋuitsi do ḃéarar misi talaṁ Cá-
naan : líne bur noiġreaċta.
12 A nuair do ḃádar beġán daoine : ró beġán,
agus na gcoiġcríoċaiḃ an̄ sin ;
13 Agus do ṡiúbladar ó ċineaḋ go cineaḋ : ó
ríoġaċd go daoiniḃ oile ;
14 Níor ḟulaing sé ḋénduine éġcóir do ḋéanaṁ
orra : aċt ṫug aiṫḟior 4 a son do ríġṫiḃ ;

15 Dá ráḋ, Ná beanaiḋ lém Anġṫaċaiḃ : agus
dom ḟáiġiḃ na déanuiḋ doċar.
16 Agus do ġoir sé gorta air an ttalaṁ : ⁊
do ḃris sé a nuile stór aráin.
17 Agus do ċuir sé duine rompa : Ioseph, noċ
do díolaḋ mar ḟeirḃíseaċ ;
18 Do ġortuiġeadar sis an ngeiṁiol a ċosa :
do cuireaḋ a niarann é ;
19 Gus a nam a ttáinic a ḃriaṫar : no ḋearḃ
briaṫar an Tíġearna é.
20 dFraġ an ríġ, agus do sgaoileaḋ é : uaċ-
taran na ndaoine agus do léig é saor uaḋ.
21 Do ċuir sé é na ṫíġearna ar a ṫiġ : agus na
uaċdarán iona ḟealḃuiḃ uile ;
22 Do ċeangail a ṗrionnsoiḋe ar a ṫoil féin : ⁊
a ċomairleaċa ċum go ndéanaḋ eagnuiḋe iad.
23 Agus do ċuaiḋ Israel do nÉgipt : agus do
ċoṁnuiḋ Iacob a ttalaṁ Ċam.
24 Agus ṫug air a ḋaoiniḃ méaduġaḋ go mór :
agus do rinne iad ní bu láidire na a naimde.
25 Do iompoiġ sé a ccroiḋe ċum a ḋaoine
d'fuaṫuġaḋ : agus ċum meaḃla do ḋéanaṁ air a
ḟeirḃíseaċaiḃ.
26 Do ċuir sé uaḋ Maoise a ḟeirḃíseaċ : agus
Aaron noċ do ṫoġ sé féin.
27 Do ċuireadarsan iona measg briaṫra a
ċoṁarṫaḋ : agus a iongantaċa a ttalaṁ Ċam.
28 Do ċuir sé doirċadas ċuca, agus do ḃí sé
doirċa : ⁊ níor ċeannairgeadar a naġaiḋ a ḃriaṫar.
29 Do iompoiġ sé a nuisgeaḋa a bfuil : ⁊ do
ṁarḃ sé a niasg.
30 Tug a ttalaiṁ amaċ luisgionna go líonṁar :
a seómraḋuiḃ codalta a ríġṫe.
31 Do labair sé, agus ṫáinic cumasg do ċuil-
eóguiḃ : agus míola iona ttéorannuiḃ uile.
32 Do rinne sé cloiċsneaċta dá gceaṫaiḃ : teine
lasarḋa iona ttalaṁ.
33 Agus do ḃuail sé a bfíneaṁuin ⁊ a ccran
fíġe : agus do ḃris sé crainn a leiṫimil.

34 Do labair sé, agus ṫainic an lócuist, agus
an caterpiller, agus níor ḃféidir a náirioṁ: ⁊
a duadh a nuile luib ioñ a ttalaṁ, agus a duadh
suas toraḋ a bfearuiñ.
35 Agus do buail sé a gcéidġeine ioña ttalaṁ:
tosaċ a neirt uile.
36 Agus ṫug sé leis amaċ iad maille ré hair-
giod agus ré hór: agus ní raib duine meirtneaċ
añ a ttreabuib.
37 Do bí a nEgipt luaṫġaireaċ a nuair do im-
ġeadar: óir do ṫuit a neagla orra.
38 Do leaṫnuiġ sé néull mar ḟolaċ: ⁊ teine
do ṫabairt soluis sañ noiḋċe.
39 dIarradh, ⁊ ṫug sé ċugṫa na gearraġoirt:
⁊ do ṡasuiḋ sé iad ré haran ó neaṁ.
40 dFosgail sé an ċarraic, agus do lingeadar
na huisgeḋa amaċ: do reaṫadh a náitiḃ tiorma
mar ṡruṫ.
41 Oir do ċuiṁniġ sé briaṫar a naoṁṫaċda:
do Abraham a ṡeirbíseaċ.
42 Agus ṫug sé leis amaċ a ṁuiñtir lé gair-
deaċas: a ḋaoine toġṫa lé luaṫġáire;
43 Agus ṫug sé ḋóib fearañ na gcineaḋaċ: ⁊
do ġabadh saoṫh na ndaoine mar oiġreaċd;
44 Ionnus go ccongṁaidís a reaċda: agus go
ccoiṁéadaidís a ḋlíġṫeaḋ.

## PSALM CVI.

Moluiḋe an Tíġerna; óir is maiṫ é: óir máiḋ
a ṫrócaire go síorruiḋe.
2 Cia ḟéḋas neart an Tíġearna do ċanaṁuin:
a ṁolaḋ uile dfoillsuġaḋ?
3 Is sona an drong noċ ċoiṁéḋas breiṫeaṁnus:
an tí do ní fíréuntas sañ uile am.
4 Cuiṁniġ orumsa, ó a Tíġearna, ré fabh do
ḋaoine: fiosruiġ mé réḋ ṡlánuġaḋ!
5 Ioñus go bfaice mé maiṫ do ḋaoine toġṫa:
go ndéana mé gáirdeaċus a luaṫġáire do ḋaoine,
go ndéana mé glóir lé ṫoiġreaċd:

6 Do ṗeacuiġeamar lé ar naiṫriḃ : do riñeamar
cionta, do riñeamar neiṫe coirpe.
7 Níor ṫuigeadar ar naiṫre do ṁíorḃuileḃ sañ
nÉgipt, níor ċuimniġeadar iomad do ṫrócaireda :
aċt do ċeannarġeadar ag an muir, ag an ṁuir Ruaiḋ.
8 Aċt ċeana do ṡaor sé iad ar son a Anma féin :
ċum a ċumaċd do ċur a núṁul.
9 Agus do imdearg sé an ṁuir Ruaḋ, agus do
tiormuiġeaḋ suas í : agus tugaḋ orrasan siúbal
aṅsna haigéanuiḃ, mar an ndíoṫraṁ.
10 Agus do ṡaor sé iad ó na laṁuiḃrion, noċ
do ḟuaṫaiġ iad : agus dfuarsgail sé iad aṁaċ as
laiṁ na naṁad.
11 Agus dfoluiġ na huisgeaḃa a naiṁde : níor
ḟágḃaḋ aon aca.
12 Aṅ sin do ċreidiodar a ḃriaṫra : do ċanadar
a ṁolaḋ.
13 Ḋearmadadar go doiṫ a oibreaċa : níor ḟan-
adar lé na ċóṁairle ;
14 Agus do riñeadar aṅtoil ré haimṁian sañ
díoṫraṁ : agus do ċuireadar caṫuġaḋ air Dia
aṅsa nuaignior.
15 Agus ṫug sé ḋóiḃ a niarratas : aċt do ċur
cruadas a steaċ iona ccroiḋe.
16 Agus do ṫnúṫuiġeadar ré Maoise aṅsa ccam-
pa : agus ré Aaron aon naoṁṫa an Tíġearna.
17 dFoscail an talaṁ, ⁊ do ṡluig sé Datan :
⁊ dfoluiġ sé cóṁṫionól Abíram.
18 Agus do ḟaduiġeaḋ teine iona ccoṁḋáil :
do loisg an lasair suas na ciontuiġ.
19 Do riñeadar laoġ aṅ Hóreb : ⁊ do aḋradar
don iomáiġ leaġṫa.
20 Agus do aṫruiġeadar a nglóir : a gcosaṁlaċd
daiṁ noċ iṫios féur.
21 Do ḋearmadadar Dia a slánaiġṫeoir : noċ
do riñe neiṫe móra sañ nÉgipt ;
22 Iongantaċ a ttalaṁ Ċam : neiṫe uaṫḃaraċa
ag an ṁuir Ruaiḋ.
23 Agus do labair sé dá milleaḋ, muna mbeiṫ gur

ḟir Maoise a ḟir toġṫa aṁra mbearn ós a ċoiṁe : diompóġ a ḟeirge uaṫa, deġla go sgriosfaḋ sé iad.

24 Agus do ṫarcuisniġedar an talam aoiḃin : níor ċreideadar a ḃriaṫar;

25 Agus do rinneḋa iṫiomraḋ ionna bpaillíunuiḃ; níor éisteadar ré guṫ an Tiġearna.

26 Agus do ṫóig seision suas a laṁ na naġaiḋ : dá sgrios aṁra díoṫraim;

27 Do sgrios a sleaċda ma an ccédna a measg na gcineadaċ : agus do spréaġaḋ aṁra dúṫaiġ.

28 Agus do ċeanglada iad féin ré Baal-peor : agus d'iṫiodar iodḃarṫa na marḃ.

29 Agus do ḃrosduiġeadar é lé na ngníomuiḃ : agus do ḃris an ṗlaiġ a steaċ orra.

30 Agus déirġiġ Pinear suas, agus do ċuir breiṫeamnus a ccríċ : ⁊ do toirmiosgaḋ an ṗlaiġ.

31 Agus do measaḋ sin dó mar ḟíréuntaċd : ó ġinealaċ go ginealaċ.

32 Agus do ḃrosduiġeda é ag uisgeaduiḃ Meriḃah : ⁊ do bí sin go holc ag Maoise ar a sonsan.

33 Do ḃriġ gur ḃrosduiġeada a spiorad : agus gur labair sé go neimċéilliġe lé na béul.

34 Níor ṁilliodar na cineadaċa : da ttaoḃ a ttug an Tiġearna aiṫne dóiḃ;

35 Aċt do ċoimmeasgada iad féin leis na cineadaċaiḃ : ⁊ do rinneadar a noibreaċa d'foġluim.

36 Agus do adhradar da niodaluiḃ, ⁊ do ḃadar dóiḃsion mar ṗaintéar : agus do iodḃradar a mic agus a ningiona do diabluiḃ;

37 Agus do dóirteadar fuil neimċiontaċ, fuil a mac agus a ningean : noċ do iodḃrada do diabluiḃ Canaan, agus do bí an talam ar na ṫruailliuġaḋ lé fuil.

38 Agus do ḃada ar na salċaḋ lé na noibreċaiḃ : ⁊ do ċuada ré méirdreċus lé na naisiontaiḃ féin.

39 Agus do bí an Tiġearn feargaċ lé na daoiniḃ : agus dfuaṫaiġ sé a oiġreaċt féin.

40 Agus tug sé iad a láim na gcineadaċ : ⁊ do ḃadar so na ttiġearnuiḃ ós a gcionn, aga raiḃ fuaṫ orra.

41 Agus do brúiġeadar a náiṁde iad: agus do
badar ar na núṁluġaḋ faoi na láiṁ.
42 Do ṡaor sé iad go minic; agus do brostuiġ-
eadar é lé na ccoṁairlib: agus do hísliġeaḋ iad
ar son a gcionta.
43 Aċt giḋeaḋ do ċoñairc sé an tan do bíoḋ
anacair orra: a nuair do ċualaiḋ se a néiġṁe.
44 Agus do ċuiṁniġ sé dóib a ċuñraḋ; agus
do bí aiṫreaċus air do réir iomad a ṫrócaire: ⁊
ṫug sé ar gaċ aon, dá rug leo iad a mbraiġdionas,
truaiġe do ḋéanaṁ dóib.
45 Saor iñ, a Ṫiġearna ar nDia, cruiñiġ iñ o
na ciniḋeaċaib: ċum buiḋeaċus do ṫabairt dot
Ainm naoṁṫa, ⁊ do ċaiṫréimiuġaḋ añ do ṁolaḋ.
46 Go maḋ beañuiġ bias an Tiġearna Dia Is-
rael, ó ṡíorruiġeaċd, go síorruiġeaċt: ⁊ abraiḋís
na daoine uile, Amen.

## PSALM CVII.

Moluiḋe an Tiġerna; óir is maiṫ é: óir mairiġ
a ṫrócaire go braṫ.
2 Abraiḋís an ḋrem noċ dfuasgail an Tiġern:
noċ dfuascail sé ó láiṁ na daoirse.
3 Agus do ċruiñiġ iad as na criocaib, ó naird
ṡoir, agus ó naird ṡiar: ⁊ ó naird ṫuaiġ, ⁊ ḋes.
4 Do badar ar seaċrán añ sa bfásaċ a sliġe
uaiġniḋ: caiṫreaċa áitreibṫe ní bfuaradar;
5 Ocraċ mar an gcéadna, agus tartṁar: do
lagaiḋ a nanam ionta.
6 Agus do ġaireadar ċum an Tiġearna iona
nanacair: do ṡaor sé iad ó na gcúṁgaċ.
7 Agus do ṫreóruiġ sé iad a sliġe ḋíriġ: do
ḋul go caṫruiġ áitriġṫe.
8 Admuiġdís don Tiġearna a ṫrócaire: ⁊ a
iongantaċa do ċloisin na ndaoine!
9 Óir sásuiḋ sé an tanam tartṁar: ⁊ lionuiḋ
sé an tanam ocraċ lé maiṫ.
10 An luċt so noċ ṡuiġios a ndorċadus, agus a
sgáile an bais: cuiriġṫe a mbuaiḋreḋ, ⁊ a niarañ:

11 Do ḃríġ gur ċaṫuiġedar a naġaiḋ ḃriaṫra Dé:
⁊ gur ṫarcuisniġeadar coiṁgle an té is Ró Airde;
12 Ar a naḋḃarsoin ṫug seision a ccroiḋe a
nuas ré buaiḋreaḋ: do ṫuisliġiodar, agus ní raiḃ
fear da ḃfurtaċḋ.
13 Agus déiġeadar ċum an Tiġearna iona
mbuaiḋreaḋ: do ṡaor sé iad ó na gcúṁgaċ.
14 Agus ṫug sé amaċ iad as doṙċadus, agus
scaile an ḃáis: agus do ḃris sé a ccuiḃriġṫe.
15 Molaidís an Tiġearna air son a ṫrócaire:
agus a iongantaċa do ċloiñ na ndaoine!
16 Oir do ḃris sé na geataḋa práis: agus do
ġearr sé na barraḋa iaruin.
17 Buaiḋeartar amadáin do ḃríġ a nainḋliġe:
agus do ḃríġ a bpeacaiḋ.
18 Do ḟuaṫaiġ a nanam a nuile ḃiaḋ: tigid a ngar
do ḋoirsiḃ an ḃáis.
19 Agus do ġaireadar ċum an Tiġearna iona
nanacair: ó na gcúṁgaċ do ṡaor sé iad.
20 Do ċuir sé a ḃriaṫar ċuca, ⁊ do leiġis iad:
⁊ do ṫárṫuiġ sé iad ó na milleaḋ.
21 Admuiġdís don Tiġearna a ṫrócaire: ⁊ a
iongantaċa do ċloiñ na ndaoine!
22 Agus íoḋbraidís íoḋbarṫa molta: ⁊ foill-
siġidís a oibreaċa lé luaṫġáire!
23 An luċt téid síos ċum na fairrge a luingaiḃ:
noċ do ní a nobar a nuisgeaḋuiḃ móra;
24 Do ċíd oibreaċa an Tiġearna: ⁊ a iongan-
taċa añsa naiġéan.
25 Oir aiṫniġioñ seision, agus seasuiḋ gaoṫ
anfaḋaċ: agus tóigṡe suas a ṫoña sin.
26 Raċaid suas go nuiġe neaṁ, raċaid síos
gus a naiġéan: leġaiḋ a nanam tré ḃuaiḋreaḋ.
27 Iompoiġid, ⁊ gaḃaid ṫort mar ḟear meisge
⁊ atá a neólus uile ar na ṡlugaḋ.
28 Añ sin gairid ċum an Tiġearna ar ttreaċt
uile ċuca: ⁊ do ḃearuiḋ amaċ iad ó na gcúṁgaċ.
29 Traoċfuiḋ an tanfaḋ a cciúnas: agus béid
a ttoña sin na ccómnuiġe.
30 Agus béid luaṫġáireaċ, do ḃríġ go mbéiḋ
siad saiṁneaċ: ⁊ treóróċuiḋ iad go cuan a ttoile.

31 Aḋṁuiġdís don Tiġearna a oineaċ : ⁊ a iongantaċa do ċloinn na ndaoine !
32 Agus móruiġedís é a gcoiṁṫionól na ndaoine : ⁊ a nionad suiġe na sinsior molaidís é !
33 Iompoiġe sé aibne a mbainsiḃ : ⁊ toibriġéa uisge a ttart.
34 Fearann torṫaċ a ngorta : ar son corbaiḋ an luċta noċ aitriġios ann.
35 Iompoiġe sé fásaċ a loċ uisge : ⁊ fearann tirim a ttoibriḃ fioruisge.
36 Agus cuiriḋ na hocraiġ na ccómnuiġe ann : go nullṁuiġid caṫair ċum aitreibṫe ;
37 Agus go ccuirid maċairéda, ⁊ go ndéanaid fíneaṁna : agus do ḃéaraid toraḋ bisiġ.
38 Agus beannóċuiḋ sé iad, agus méidéoċaid go mór : agus ní laiġdeóċaid sé a neallaċ.
39 Agus a sís laġduiġear iad, ⁊ do beirtear a nuas iad : lé sarruġaḋ, lé holc, ⁊ lé doilġios.
40 Dóirtiġ sé tarcuisne a bprionnsuiḃ : ⁊ do beir orra beiṫ a seaċrán ann sa bfásaċ, mar naċ bfuil slíġe ar biṫ.
41 Agus tóigfe sé suas an boċt ó ainbeise : ⁊ do ní sé muinteara dó mar ṫréud.
42 Do ċife an fíréun sin, ⁊ biaiḋ luaṫġáirṡeċ : ⁊ druidfe a nuile éigceart a béul.
43 Cia atá críona, ⁊ beirior na neiṫe so dá aire : ⁊ tuigfiḋ siad cinéul grádaċ an Tiġearna.

## PSALM CVIII.

Atá mo ċroiḋe ollaṁ, ó a Ḋé : canfad, ⁊ canfad psailm go hairiġe lé mo ġlóir.
2 Múscail, a ċlairseaċ agus a ṡitinn : múisceóluid mis ar maidin.
3 Molfa mé ṫú a measg na ndaoine, ó a Ṫiġearn : canfad psalm duitsi a measg na gcineadaċ.
4 Oir is mór do ṫrócaire ós cionn na neaṁ : ⁊ ṫfírinne go nuige na spéirṫe.
5 Bí a ttarduġaḋ ós cionn na neaṁ, ó a Ḋé : ⁊ ós cionn na talṁan uile do ġlóir.

6 Cum go saorṫaoi ṫaos gráḋa: saor lé do
láiṁ ḋeis, agus freagair mé.
7 Do laḃ Dia ioña naoṁṫaċd: do ḋéanaḋ luaṫ-
ġáire, roñfiod Séċem, ⁊ toiṁeóraḋ gleñ Sucot.
8 Is liomsa Gilead, agus is leam Manasseh: ⁊
isé Ephraim neart mo ċiñ.
9 Is é Iudah do beir mo ḋlíġeaḋ uaḋ; Moab mo
ṗota ionnlaiṫ: teilgfiod mo ḃróg ṫar Edom; ⁊ do
ḋéanaḋ caiṫréim ós cioñ Palestina.
10 Cia ḃéaras mé go caṫraiġ an ḋíḋin: cia
ṫreóróċus mé go hEdom?
11 Nac ndéana tusa, ó a Ḋé, noċ do ṫeilg uaiḋ
iñ: ⁊ naċ raċa tú amaċ, ó a Dé, lé 4 sluaġaiḃ?
12 Taḃ4 caḃ4 ḋúiñ ó ḃuaiḋreaḋ: óir is díoṁ-
aoin furtaċd an duine.
13 A nDia do ḋéanam gaisge: ⁊ sailteóruiḋ
seisean sios ar naiṁde.

## PSALM CIX.

O a Ḋé mo ṁolta, ná bí ad ṫoċt: óir atá béul a
nurċóidiġ, ⁊ béul na gangaide foscuilte am aġaiḋ:
2 Laḃruiḋ siad am aġaiḋ lé teangaiḋ ḃréagaiḋ:
agus ré briaṫraiḃ fuaṫmara do ġabad4 am ṫim-
ċioll, agus caṫuiġid am aġaiḋ gan áḋḃar.
3 Ar son mo ġráḋa atáid na ngesáirde agaṁ:
agus misi ag urnaiġ.
4 Agus do ṫoirḃiriod4 ḋaṁ olc a naġaiḋ maiṫ-
easa: agus fuaṫ 4 son mo ġráḋa.
5 Suiġiḋse an cionntaċ ós a ċioñ: agus seasaḋ
Satan 4 a láiṁ ḋeis.
6 A nu4 ḃeirṫior breiṫ 4, damnuiġṫear é: ⁊
iompoiġṫear a urnaiġ a bpeacaḋ.
7 Go maḋ gañ a laeṫe: agus gaḃaḋ duine oile a
oifig.
8 Bioḋ a ċlañ na ndíllecḋaiḃ: agus a bean na
baintreaḃaiġ.
9 Agus bioḋ a ċlañ 4 seaċran do ġnáṫ, agus ag
iarruiḋ déirce: ⁊ aga iarruiḋ as na háitiḃ uaigneaċa.
10 Glacaḋ fear na bfiaċ an méid atá aige: ⁊
creaċaidís coigcriċ a ṡaoṫar.

11 Na bíoḋ an̄ duine do ṡínfeaḋ oineaċ ċuige :
agus na bíoḋ aon do ṫaisbéanaḋ trócaire dá ċloin̄
gan aṫair.
12 Gearrṫar a ṡlioċt uaḋ : agus a nginealaċ
oile scriosṫar amaċ a ainm.
13 Bíoḋ peacuiḋe a aiṫreaḋ ar cuiṁne ag an Tiġ-
earna : agus na scriostar amaċ cionta a ṁaṫar.
14 Bídís do láṫair an Tiġearna do ġnáṫ : go
ngearra sé amaċ a ccuiṁne don talaṁ ;
15 Do ḃríġ, nar ċuiṁniġ sé cinéul dfoillsiuġaḋ :
aċd go ndearna ainleanṁuin air an duine boċd
buaiḋearṫa, ionnus go muirḃfeaḋ sé an duine tuir-
seaċ a ccroiḋe.
16 Mar do ġráḋuiġ sé eascaine, agus tigeaḋ sí
air : mar naċ raiḃ dúil aige a mbeannuġaḋ, bíoḋ sí
a bfad uaḋ.
17 Mar déaduiġ sé é féin lé heascaine mar a
ċulaiḋ : imṫiġeaḋ sin mar a uisge a steaċ ionna
ṁeaḋón, agus mar ola an̄ a ċnaṁuiḃ.
18 Bíoḋ sí aige mar a néadaċ lé a bfoluiġean̄ é
féin : ⁊ mar ċrios lé a ccriosluiġean̄ é féin do ġnáṫ.
19 Go ma hé so luaiḋeaċt mearccamad ón Tiġ-
earn : ⁊ na druinge noċ labrus olc a naġaiḋ manma.
20 Aċt tusa, a Ḋia mo Ṫiġearna, oibriġ leamsa
ar son t'Anma : do ḃríġ gur maiṫ do ṫrócaire.
21 Saor mé, óir is buaiḋearṫa easbuiḋeaċ mé : ⁊
atá mo ċroiḋe creaċduiġṫe ionam a stiġ.
22 Atáim ar nimṫeaċt mar an scáile an tan ċlaon-
as : atáim ar mo ċroṫaḋ as mar an lócust.
23 Atáid mo ġlúine lag tré ṫrosgaḋ : agus atá
mfeoil truaġ gan ṁéaṫus.
24 Agus atáim am scannail dóibsion : a nuair do
ċíd mé croiṫid a gceann̄.
25 Tarṫaiġ mé, ó a Ṫiġearna mo Ḋia : saor
mé do réir do ṫrócaire.
26 Ionnus go mbia a ḟios aca gur bí ṡo do lámh-
sa : gur tusa, a Ṫiġearna, do rinne é.
27 Malluiġdís sion, aċd beannuiġsi : a nuair éiriġid,
claoiḋtior iad : aċt déanaḋ do ṡeirbíseaċsa luaṫ-
ġáire.

28 Eaduiġṫear meascċaiṗde lé naire : ⁊ fol-
uiġdís iad féin ré claoiḋ mar bhḋ lé fallsing.
29 Molfa mé an Tiġearna lém béul go mór : ⁊
a meṡg iomad daoine ṁolfas mé é.
30 Oir seasfuiḋ sé 4 láiṁ ḋeis a nuireasbuiġ :
ḋá ṡaoraḋ vaṫasan noċ do ḋaimneóċaḋ a anam.

## PSALM CX.

A dubairt an Tiġearna lém Tiġearna : suiḋ 4
mo láiṁ ḋeis, go ndéna mé cosṫól doṫ naiṁdib
ċum do ċos.
2 Cuirfe an Tiġearna slát do neirt amaċ as
Sion : déan uaċtaránaċd a meaḋón do naṁad.
3 Biaiḋ do ḋaoine ró ṡoṁṁar a ló do ċuṁaċda,
a sgéiṁ naoṁṫaċda ó ḃroiṁ na maidne : biaiḋ
agadsa drúċt ṫóige.
4 Do ṁionnuiġ an Tiġearna, agus ní ḃiaiḋ aiṫ-
reaċus air : Is sagart ṫusa go síorruiḋ, do réir
uird Melċisedec.
5 An Tiġearna air do láiṁ ḋeis : ag loṫ ríġṫe
a ló a ḟeirge.
6 Do ḋéana sé breiṫeaṁnus a measg na gcin-
eaḋaċ, ag líonaḋ a nuile áite lé corpuiḃ marḃa :
ag loṫ na ccean ós cionn tíre móire.
7 Ioḃuiḋ sé deoċ as an tsruṫ 4 a ród : air a
naḋḃ4roin tóigfe sé suas a ċeann.

## PSALM CXI.

Molaiḋ an Tiġearna. Molfa misi an Tiġearna
rém ċroiḋe iomlán : a ccoṁḋáil na ndíreċ, agus
anna ccoiṁṫionól.
2 Is aḋḃal oibreaċa an Tiġearna 4 na ttais-
bénaḋ do nuile ḋuine : ag a ḃfuil dúil ionnta.
3 Is glóir, agus is daiṫeaṁlaċd a obair : agus
seasuiḋ a ḟíréantaċd ċoiḋċe.
4 Do ċuir sé a iongantaċa 4 cuiṁne : atá an
Tiġearna grásaṁuil agus lán do ṫruaiġe.
5 Tug sé biaḋ don luċt 4 a ḃfuil a egla : cuiṁ-
neóċuiḋ sé a ċonnraḋ go bráṫ.

6 Do ṫaisbéin sé cúṁaċta a oibreaċa dá ḋaoin-
ib: do ṫabairt oiġreaċda na ngeinteaḋ dóib.
7 Fírinne agus breiṫeaṁnus a siad oibreaċa a
láiṁ: atáid a aiṫeanta uile coingiollaċ.
8 Atáid ar na suiġiuġaḋ go braṫ: ullaṁ a
ḃfírinne ⁊ a cceart.
9 Do ċuir sé fuasglaḋ ċum a ḋaoine, daiṫin sé
go síoruiḋe a ċonnraḋ: is naoṁṫa ⁊ onóraċ a Ainm.
10 A sé eagla Dé tosaċ na heagna: is maiṫ
an tuigse atá acasan uile do ní a aiṫeanta;
mairiġ a molaḋ go braṫ.

## PSALM CXII.

Molaiḋ an Tiġearna. Is sona an duine air a
ḃfuil eagla an Tiġearna: aga ḃfuil dúil ionna aiṫ-
eantaiḃ go ró ṁór.
2 Buḋ cúṁaċtaċ air an ttalaṁ a ṡlioċt: biaiḋ
ginealaċ a nfírein beannuiġ.
3 Atá saiḋḃrios agus maoin ionna ṫiġ: ⁊ seas-
fuiḋ a ḟíreantaċt go braṫ.
4 Eirġiḋ solus don droing ḋíriġ sann doṙċadas:
don ġrasaṁuil, trócaireaċ, agus fíréunta.
5 Atá an duine maiṫ grásaṁuil, ⁊ áirleaċtaċ:
ceannsóċaiḋ sé a ḃriaṫra lé breiṫeaṁnus.
6 Oir ní ċorróċtar é ċoiḋċe: biaiḋ an fíréun
a gcuiṁne ṡíoruiḋe.
7 Ní biaiḋ eagla air roiṁe ḋroiċsceúluiḃ: atá a
ċroiḋe dionġṁalta, ag cur a ḋóċuis sann Tiġearn.
8 Atá a ċroiḋe dionġṁalta, ní ḃiaiḋ eagla air:
nó go ḃfaiciḋ a ṁian air luċt a ḃuaiḋearṫa.
9 Do sgréiḋ sé, ṫug sé do na boċtaiḃ: mairiġ a
ḟíreantaċd go síoruiḋe; biaiḋ a adarc ar na
hardugaḋ lé glóir.
10 Cífe an peacaċ ṡin, agus biaiḋ fearg air: do
ḋéana sé gíosgán ré na ḟiacluiḃ, agus leiġfe sé:
meiṫfe mian an ṗeacaiḋ.

## PSALM CXIII.

Moluiḋ an Tiġearna. Moluiḋ an Tiġearna, ó
ṡibṡe a ṡeirbíseaċa: moluiḋ Ainm an Tiġearna.

2 Biaiḋ Ainm an Tiġearna beannuiġ: ó nuaiḋ
agus go bráṫ.
3 O éiriġe na gréine gus a ḋul faoi: bíoḋ Ainm
an Tiġearna molta.
4 Is árd ós cionn a nuile ċineaḋaċ an Tiġearna:
ós cionn na neaṁ atá a ġlóir.
5 Cia atá cosṁuil ré ar tTiġearna Dia, noċ
árduiġeas é féin a náitreaḃ: noċ úṁluiġios é
féin dféuċain anns na neaṁuiḃ ⁊ anns a talaṁ?
6 Noċ ṫógḃus suas an boċt as an luaiṫreaḋ:
árduiġios an tuirseaċ ó naoileaċ;
7 Cum a ṡuiġṫe a bfoċair ṗrionnsuiḋe: a bfoċair
ṗrionnsoiġe a ṗobail.
8 Noċ do ḃeir ar ṁnaoi aimrid áitreaḃ san
tiġ: na maṫair luaṫġáiriġ ċloinne. Molaiḋe an Tiġ-
earna.

## PSALM CXIV.

An tan do ċuaiḋ Israel amaċ ó nEgipt: tiġ
Jacob ó na daoinibh barbarṫa.
2 Do bí a naoṁṫaċd ann Judah: a nIsrael a
ṫiġearnas.
3 Do ċonnairc an ṁuir sin, agus do ṫeiṫ: diom-
poiġ sruṫ Jordan ar a ais.
4 Do linġeadar na sléiḃte aṁail reiṫeaḋ: na
cnoic mar óga an tréada.
5 Créd ba ciontaċ leat, ó a ṁuir, ar ṫeiṫ
tú: ṫusa a Jordan, ar ḟill tú ar hais?
6 Siḃse a sléiḃte ar linġeḃair aṁail reiṫeaḋ
siḃse a ċnoca, mar óga an tréada?
7 Criṫnuiḋ, ṫusa a ṫalaiṁ, a láṫair an Tiġearna:
a láṫair Dé Jacob;
8 Noċ iompoiġeas an ċarraic a loċan uisge:
an ċloiċṫeine a ttiobraid uisgeaḋ.

## PSALM CXV.

Ní dúinne, ó a Tiġearna, ní dúinne, aċt dod Ainm
féin taḃair glóir: ar son do ṫrócaire, ⁊ ṫfírinne.
2 Créd fa naibeóraidís na geinte: Cáit a
noise a ḃfuil a nDia?

3 Aċt atá ar nDiaine aṁsna neaṁuiḃ: a nuile
niḋ dob áill leis do riñe sé.
4 Is ágiod ⁊ ór a níoṁaiġṫe: obair láiṁe duine.
5 Atá béul aca, agus ní labruid: atáid súile
aca, ⁊ ní ḟaicid ṡiad.
6 Atáid clúasa aca, ⁊ ní ċluinid: atá srón
aca, agus ní bolṫnuiġid.
7 Atáid láṁa aca, ⁊ ní ṁoṫuiġid; atáid cosa
aca, ⁊ ní ṡiúbluid: ní labruid siad lé na sgornuiġ.
8 As cosṁuil riú an luċt do ní iad: a nuile duine
ċuiras a ḋóiġ ionnta.
9 O Israel, cuirsi do ḋóiġ aṁsa Tíġearna: is
eision a bḟear tárṫala ⁊ a sgiaṫ.
10 O a ṫiġ Aaroin, cuiriḋsi bur ndóiġ aṁsa
Tíġearna: is eision a bḟear tárṫala ⁊ a sgiaṫ.
11 Sibsi noċ ar a bḟuil egla an Tiġearna, cuiriḋ
bur ndóiġ aṁsa Tíġearna: is eision a bḟear tár-
ṫala agus a sgiaṫ.
12 An Tíġearna noċ do ċuiṁnid iñ, beañóċuid
sé iñ: beañóċuid sé tiġ Israel, beñóċuid sé tiġ
Aaroin.
13 Beañóċuid sé an luċt ar a bḟuil eagla an
Tíġearna: an beag maille ris an mór.
14 Méideoċa an Tíġearna siḃ: siḃ féin agus bur
cclañ.
15 Is beañuiġ siḃ ón tTíġearna: noċ do riñe
neaṁ agus talaṁ.
16 Is leis an tTíġearna neaṁa na neaṁ: agus
ṫug sé an talaṁ do ċloiñ na ndaoine.
17 Ní ṁoluid na mairḃ an Tíġearna: nó an
luċt ṫéid síos a nuaiġnios.
18 Aċt beañóċaimne an Tíġearna: ó nuairsi
suas, agus go braṫ. Moluiḋsi an Tíġearna.

## PSALM CXVI.

Is ionṁuin liom an Tíġearna: do briġ go
ccluin sé mo guṫ añ maṫċuingiḃ;
2 Do briġ gur ċlaon sé a éisdeaċd ċugam:
gairfe mé ar ar ḟead mo beaṫa.

3 Do iaḋadar doilġiosa an bais am ṫimċioll :
⁊ fvaradar pórlvin ifrin mé.
4 Aṁġar agus dobrón do fuair mé ; agus do
ġair mé 4 Ainm an Tiġearna : ag ráḋ, O a Tiġ-
earna, gvidim tú, saor manam.
5 Is grásaṁvil an Tiġearna, ⁊ is fírénvnta :
agvs atá 4 nDiane lán do ṫruaiġe.
6 Coṁdviġ an Tiġearna na daoine simpliġe :
do hírliġeaḋ mé, agus do ṡaor sé mé.
7 Iompoiġ, ó manam, cvm do ṡuaiṁnesa : óir
do friṫ an Tiġearna go tioḋlaicṫeaċ ort.
8 Do bríġ gur ṡaor tú manam ó bás : mo
ṡvile ó ḋeóruiḃ, mo ċos ó sciorraḋ.
9 Siúbolaḋ ar maġaiḋ ós coiñe an Tiġearna :
a ttalaṁ na mbeó.
10 Do ċreid mé, uime sin do laḃair mé ; do
ḃí mé bvaiḋearṫa go haṁór : a dvbras añ mo
ḋeiṫnios, Atá a nvile ḋuine bréagaċ.
11 Créd an luaiḋeaċd do ḃéaras mé don Tiġ-
earna : 4 son a ṫabartas daṁ ?
12 Geaḃa mé cupán an tslánuiġṫe : ⁊ goirfeḋ
4 Ainm an Tiġearna.
13 Coiṁlionfa mé mo ṁóide don Tiġern, anois
ós coiñe a ḋaoine uile : is mórlvaiġ a bfiaġnvse
an Tiġearna bás a naoiṁ.
14 A Tiġerna, go deiṁin is mé do ṡeirḃíseċ :
is mé do ṡeirḃíseaċ agus mac ṫiñilte : do sgaoil
tú mo ċuiḃriġṫe.
15 Is duitsi do ḋéanas mé íoḋbarṫa an ṁolta :
agvs 4 Ainm an Tiġearna ġoirfios mé.
16 Díolfa mé mo ṁóide rir an tTiġearna,
anois ós coiñe a ṗobail vile : a ccvírtiḃ ṫiġe an
Tiġerna, añ do ṁeaḋóna, a Ierusalem. Molvid
an Tiġearna.

## PSALM CXVII

Molvid an Tiġearna, sibs a ċineaḋaċa vile :
moluiḋ é, siḃsi a vile ḋaoine.
2 Oir is cvṁaċdaċ a ṫrócaire orvñe : ⁊ atá
fírinñe an Tiġearna go braṫ. Moluiḋ an Tiġern.

## PSALM CXVIII.

Moluiḋ an Tiġearna, óir is maiṫ é: óir atá a
ṫrócaire go síorruiḋe.
2 Abraḋ Israel anois: go bfuil a ṫrócaire go
síorruiḋe.
3 Abraḋ anois tiġ Aaroin: go bfuil a ṫrócaire
go síorruiḋe.
4 Abraidís an dream lér beagal an Tiġearna:
go bfuil a ṫrócaire go síorruiḋe.
5 Am anacair do ġairm mé ar an tTiġearna: ⁊
do ḟreagair an Tiġearna, ⁊ do ċuir ar réidteaċ mé.
6 Atá an Tiġearna ar mo ḟonsa: ní bia eagla
orum créd ḋéanas duine riom.
7 Atá an Tiġearna ar mo ḟonsa a measc luċt
mfurtaċda: agus do ċífe mé mo ṁian ar an luċt
fuaṫuiġios mé.
8 Is fearr dóiġ do ċur ann-sa tTiġearna: ná
dóiġ do ċur a nduine.
9 Is fearr dóiġ do ċur ann-sa tTiġearna: ná
dóiġ do ċur a bprionnsaḋuiḃ.
10 Do ċruinniġedar a nuile ċineaḋ am ṫimċioll:
a nAinm an Tiġearna sgriosfaḋ iad.
11 Tangadar am ṫimċioll go deiṁin, ṫangadar
fa ccuairt am ṫimċioll: a nAinm an Tiġearna
fós sgriosfaḋ iad.
12 Tangadar mar ḃeaċaiḃ am ṫimċioll, ataid
ar na múċaḋ mar ṫeine na ndroiġean: óir a nAinm
an Tiġearna sgriosfaḋ iad.
13 Do ṡáiṫ tú ċugam go ndeartṁar, ionnus go
ttuitfinn: aċt buḋ é an Tiġearna mfear furtaċda.
14 Isé an Tiġearna mo neart, ⁊ mo ċaintic:
agus atá ḋamsa na ṡlánuġaḋ.
15 Atá guṫ an ġairdeaċais, ⁊ an tslánaiġṫe
a ttiġṫiḃ na bfírén: do ní láṁ ḋeas an Tiġearna
gaisge.
16 Atá láṁ ḋeas an Tiġearna ar na hárduġ-
aḋ: do ní láṁ ḋeas an Tiġearna croḋaċt.
17 Ní ḃfuiġiod bás, aċt mairfiod: agus foill-
seoċad oibreaċa an Tiġearna.

18 Do smaċtuiġ an Tiġearna mé go mór: aċt
níor ṫoirbir sé don bás mé.
19 Forsluiḋ ḋamsa geatuiġ na fíréantaċda:
raċad a steaċ ionnta, agus molfad an Tiġearna.
20 Is é so geata an Tiġearna: raċaid na
fíréin a steaċ ann.
21 Molfad ṫú, do ḃríġ go gcualaiḋ tú mé: ⁊
go rabuis dam mar ṡlánuġad.
22 An ċloċ do ḋiúltadar na saoir: sí atá ar
ndéanaṁ na ceann sann gcuaine.
23 On Tiġearna do ḃí so: agus is iongantaċ
é ann ar súilibne.
24 Is é so an lá do rinne an Tiġearna: bíom
luaṫġáireaċ, agus déanam gáirdeaċus ann.
25 Anois aṫċuingim ṫú, ó a Tiġearna: tarṫaiḋ,
aṫċuingim ṫú, ó a Tiġearna, soirbiġ anois.
26 Is beannuiġ an té ṫig a nAinm an Tiġearna:
beannuiġmid sib ó ṫiġ an Tiġearna.
27 Is é Dia an Tiġearna, agus ṫug sé solus
dúinne: ceanglaiḋ a níoḋbairt ré téaduib, do
ċoirnuib na haltóra.
28 Is tú mo Ḋia, agus molfad ṫú: is tú mo
Ḋia, agus áirdeoċad ṫú.
29 Moluiḋ an Tiġearna, óir is maiṫ é: óir
atá a ṫrócaire go braṫ.

## PSALM CXIX.

### ALEPH.

Is beannuiġ an dronġ atá iomlán a sliġe: noċ
ṡiúblas a ndliġead an Tiġearna.
2 Beannaiġ an luċt ċoiṁéadas a ḟiaḋnuisgḋa:
iarras é le croiḋe iomlán.
3 Nar an gcéadna ní ḋéanaid éan olc: siúbluid
ionna sliġṫib.
4 do Aiṫin tú ṫaiṫeantado ċongṁail: go grionn-
galaċ.
5 O, naċ bfuilid mo sliġṫe ar na ndíriuġad:
ċum do reaċta do ċoiṁéad!
6 Ann sin ní bia náire orum: a nuair ḟéuċfad
dot aiṫeantaibse uile.

7 Molfad ṫusa lé díoġrais ċroiḋe: an tan do ḋéanad breiṫeaṁnuis ṫfíréantaċta dfóġluim.
8 Coiṁéadfad do reaċta: ó ná tréig mé go hiomlán!

BETH.

Créd ré nglanfa duine óg a ṡliġe: ré beiṫ aireaċ do réir do ḃriaṫairsi.
2 Ré mo ċroiḋe iomlán do lorguis mé ṫú: ná cuir ⁊ seaċrán ód aiṫeantaiḃ mé.
3 An mo ċroiḋe dfoluiġ mé do ḃriaṫra: ionnus naċ bpeacuiġinn ad aġaiḋ.
4 Is beannuiġ ṫú, ó a Ṫiġearna: teagaisg daṁ do reaċta.
5 Ré mo ṗuisíniḃ do ċoṁair mé: breiṫeaṁnus do ḃéil uile.
6 Do ġáirdiġes a sliġe ṫfiaḋnuiseaḋ: mar ḃuḋ an a nuile ṡaiḋḃrios.
7 Do ḋéanad smuaineaḋ an ṫaiṫeantaiḃ: agus feuċfad go ġéar ⁊ do ṡliġṫiḃ.
8 Glacfad aoiḃneas an do reaċdaiḃ: ní ḋear-ṁóḋfad do ḃriaṫra.

GIMEL.

Cúitiġ lé do ṡeirḃíseaċ: go mairiġ mé, agus coiṁéadfad do ḃriaṫra.
2 Forguil mo ṡúile: agus do ċífid neiṫe iongantaċa as do ḋliġṫiḃ.
3 Is coigcríoċ mé air an ttalaṁ: ná foluiġ ṫaiṫeanta orum.
4 Atá manam ag briseaḋ ré mian: ċum do ḃreiṫeaṁnus gaċ uile uair.
5 Do imḋearg ṫú an tuaiḃreaċ: atáid mallaiġ, noċ do ní seaċrán ód aiṫeantaiḃsi.
6 Aṫruiḋ uaimsi sgannail agus tarcuisne: óir do ċoiṁéad mé ṫfiaḋnuiseaḋ.
7 Do ṡuiġeadar fós prionnsoiġe do labradar am aġaiḋ: do ḋéana do ṡeirḃíseaċ smuaineaḋ ad ḋliġṫiḃ.
8 Fós is iad ṫfiaḋnuiseaḋ maoiḃneas: daoine mo ċoṁairle.

DALETH.

Leanaiḋ manam don luaiṫreaḋ : beóġaiḋ mé
do réir do ḃriaṫair.
2 Do ċoṁair mé a rís mo ṡliġṫe, agus do
ċuala tú mé : teagaisg do reaċta daṁ.
3 Tabair orum sliġṫe ṫaiṫeanta do ṫuigsin : ⁊
do ḋéanad smuaineaḋ ad iongantaiḃ.
4 Atá manam ag sileaḋ lé doilġios: neartuiġ
mé do réir do ḃriaṫair.
5 Aṫruiġ uaim sliġe na neiṁḟírinne : ⁊ aontuiġ
go grásamuil daṁ do ḋliġeaḋ.
6 Do ṫoġ mé sliġe na fírinne : do ċuir mé do
ḃreiṫeaṁnuis ós mo ċoiṁne.
7 Do ġreamuiġ mé dot ḟiaġnuiḃ : ó a Ṫiġearn,
na náiriġ mé.
8 Riṫfiod a sliġṫib ṫaiṫeanta : mar ḟairseón-
gair mo ċroiḋe.

HE.

Teagaisg daṁ, ó a Ṫiġearna, sliġe do reaċta :
coiṁéadfad í go bráṫ.
2 Tabair tuisge daṁ, ⁊ coiṁéadfad do ḋliġeaḋ :
⁊ coiṁlionfad é lé mo ċroiḋe iomlán.
3 Tabair oram siubal a ccasán ṫaiṫeantaḋ : óir
is an sin atá mo ḋuil.
4 Claon mo ċroiḋe ċum ṫfiaġnuiseaḋ : agus ní
ċum sainte.
5 Tabair air mo ṡuilib gabail seaċa ó ḋíoṁaoineas
dfaicsin : beoġuiḋ mé ann do ṡliġe.
6 Daingniḋ do ḃriaṫair dot ṡeirḃíseaċ : air a ḃfuil
teagla.
7 Iompoiġ uaim mo scannail, noċ is eagal liom :
óir is maiṫ do ḃreiṫeaṁnuis.
8 Féuċ, do ḃí fonn agam ann ṫaiṫeantaiḃ : beoġ-
aiḋ mé ann ṫfíréantaċt.

VAU.

Tigdís fós do ṫrócaireaḋa ċugamsa, ó a Ṫiġ-
earna : do ṡlanuġaḋ, do réir do ḃriaṫair.

2 Agus freagóra mé focal dfior mo ċoiriġṫe :
atá mo dóiġ añ do ḃriaṫar.
3 Agus na beir as mo béul focal na fíriñe go
hiomlán : óir do ḟeiċ mé 4 do ḃreiṫeaṁnusaiḃsi.
4 Agus coiṁéadfad do dliġeaḋ a ccóṁnuiġ :
go braṫ agus ċoiḋċe.
5 Agus siúḃólad go fairsing : óir do lorgair
mé daiṫeanta.
6 Agus laiḃeórad 4 ṫfiadnuisiġiḃsi, a laṫair
ríoġ : agus ní ḃiad naire orum.
7 Agus biaiḋ dúil agam féin añ ṫaiṫeantaiḃ :
noċ do ġráduiġ mé.
8 Agus tóigfiod suas mo láṁa cum ṫaiṫeanta,
noċ do ġráduiġ mé : agus do déanad smuaineaḋ
añ do reaċtaiḃ.

ZAIN.

Cuiṁniġ an ḃriaṫar dot ḟeirḃíseaċ : noċ 4 a
ttugais orum mo dóċus do ċur.
2 Isé so mfurtaċt añ manac4 : óir do ḃeóġ-
aiḋ do ḃriaṫar mé.
3 Do ṫarcuisniġeadar na huaiḃriġ mé go hain-
ṁeasarda : ód dliġeaḋ níor ċlaon mé ;
4 Do cuiṁniġ mé do ḃreiṫeaṁnuis ón tsean-
aimsir, ó a Ṫiġearna : ⁊ do ṁeisniġ mé mé féin.
5 Do ġaḃ an tuaṫḃar greim diom : ar son na
gciontaċ noċ do ṫréiġ do reaċt.
6 Do ḃadar do reaċta na gcaintiċiḃ agam : a
ttiġ moiliṫriġe.
7 Do ċuiṁniġios ṫAinm sañ noiḋċe, ó a Ṫiġ-
earna : agus coiṁéadfad do dliġeaḋ.
8 Fuair mé so : do ḃriġ gur ċoiṁlíon mé do
dliġeaḋ.

CHETH.

Is tusa mo ċoṁroiñ, ó a Ṫiġearna : do ġeall
mé do ḃriaṫar do ċoiṁlíonaḋ.
2 Do ġuiḋ mé ṫaġaiḋ rém uile ċroiḋe : déan
tróc4e orum do réir do ḃriaṫair.
3 Do ṁeas mé mo ṡliġṫe : agus do iompoiġ mé
mo ċosa cum ṫfiaġnuiseaḋa.

4 Do riñe mé deiṫḟir, ⁊ ní dearnas faillíġe :
ṫaiṫeanta do ċoiṁéad.
5 Do ṡlatadar sluaġ na gciontaċ mé : níor
ḋearmaid mé do ḋlíġeaḋ.
6 Aṁsa meaḋón oiḋċe éireóċad dot ṁolaḋ : do
bríġ breiṫeaṁnus ṫfíréantaċta.
7 Atáim am ċompánaċ ag gaċ aon ar a bfuil
ṫeagla : agus do luċt coiṁéada ṫaiṫeanta.
8 O a Ṫíġearna, atá an talaṁ líonta dot ṫró-
caire : teagaisg do reaċda daṁ.

TETH.

Do riñe tú go maiṫ léd ṡearḃḟoġantuiġ, ó a
Ṫíġearna : do réir do ḃriaṫair.
2 Teagaisg daṁ tuigse ṁaiṫ, agus eólus : óir
do ċreid mé ṫaiṫeanta.
3 Sul do buaiḋriġeaḋ mé, do ċuaiḋ mé ar
seaċrán : a nois coiṁéaduim do ḃriaṫar.
4 Is maiṫ tú, agus do ní tú maiṫ : teagaisg do
reaċda daṁ.
5 Do ċumadar na huaiḃriġ bréag am aġaiḋ :
ré croiḋe iomlán coiṁéadfa mé ṫaiṫeanta.
6 Atá a gcroiḋe ramar mar ṁétus : atá mo
ḋúil añ do ḋlíġeaḋ.
7 Is maiṫ daṁsa gur buaiḋriġeaḋ mé : ioñus
go ndéanfuin do reaċtasa dfóġluim.
8 Is fearr daṁ dlíġeaḋ do ḃéil : ná na mílte
dór agus dairgiod.

JOD.

Do riñeadar do láṁa mé, agus do ċumadar mé :
tabair tuigṡ daṁ, ⁊ do ḋéanfad ṫaiṫeanta dfóġluim.
2 An dream ar a bfuil ṫeagla, béid luaṫġáireaċ
a nuair do ċífid mé : óir do ḃí mo ḋóiġ añ ṫfocal.
3 As aiṫne daṁ, ó a Ṫíġearna, go bfuilid do
ḃreiṫeaṁnuis ceart : agus gur a bfírinne do ġoirtuiġ
tú mé.
4 Bíoḋ a nois do ṫrócaire dom ṁeisniuġaḋ : do
réir ṫfocail dot ṡeirḃíseaċ.

5 Tigeadh do ṫrócaire ċineulta ċugam, ionnus
go mairfinn : óir isé do dlíġeadh mo dúil.
6 Claoiḋtear na huaiḃriġ, óir do rinneadar
olc orum gan áḋḃar : do ḋeanfad smuaineadh ann
ṫaiṫeantaiḃsi.
7 Iompoiġeir ċuġamsa, an dronġ air a bfuil
ṫeaglasa : ⁊ dar baiṫne ṫfiaġnuiseaḋa.
8 Bíoḋ mo ċroiḋe dionġṁalta ann do reaċtaiḃ :
ionnus naċ cclaoiḋfiġear mé.

CAPH.

Atá manam ag meirtniuġaḋ cum do ṡlanuiġṫe :
do ḃí mo ḋóṫċus ann do ḃriaṫar.
2 Faillíġid mo ṡúile tré do ḃriaṫar : ag ráḋ,
Cá huair do ḃearair furtaċd dam ?
3 Bíoḋ gur ba cosṁuil mé ré buideul annsa ḋeat-
aiġ : níor ḋearmaid mé do reaċdasa.
4 Cá líon laeṫe do ṡeirḃísiġ : cá huair ḃearair
breiṫeaṁnus a naġaiḋ na droinge ainleanas mé ?
5 Do ṫoċladar na huaiḃriġ puill am ċoinne : noċ
naċ raiḃ do réir do dlíġeiḋ.
6 Ataid ṫaiṫeantasa uile fírinneaċ : ainleanad
mé go héagcóireaċ ; cuidiġ liom.
7 Is beag nar ċnaoiḋeadar mé ar an ttalaṁ :
níor ṫréig mé ṫaiṫeantasa.
8 Beoġuiḋ mé do réir do ṫrócaire : ⁊ coiṁeudfa
mé breiṫeaṁnuis do ḃéil.

LAMED.

Go síoruiḋe, ó a Ṫiġearna : atá do ḃriaṫar ar
na ḋaingniuġaḋ annsna neaṁuiḃ.
2 Go ginealaċ agus go ginealaċ atá ṫfírinne :
do ḋaingniġ tú an talaṁ, agus seasaiḋ sé.
3 Do réir ṫorduiġṫe seasuid a niuġ : óir is
seirḃísiġ duit iad uile.
4 Muna mbeiḋ gur bé do dlíġeadh mo ró ṫait-
neaṁ : ann sin do ṁeiṫfinn ann mo ḃuaiḋreaḋ.
5 Ní ḋearmódfad go bráṫ ṫaiṫeantasa : óir
is leó sin do ḃeoġuiḋ tú mé.
6 Is leatsa mé, tárṫuiġ mé : óir do iarr mé
ṫaiṫeanta.

7 Do ḃí an ciontaċ ag braṫ orum, ċum mo
ṁillte : measfa mé ṫfiaḋnuiseaḋa.
8 Do nuile iomláine do ċon4c mé críoċnuġaḋ :
aċt atá ṫaiṫnesi ró ḟairsing.

MEM.

Cionnus ġráḋuiġim do ḋlíġeaḋ : is é mo smuain-
eaḋ é 4 feaḋ an laé !
2 Do ḋéana tú misi críonna ós cionn mo naṁaḋ,
réḋ aiṫeantaiḃ : óir atáid agam a ccoṁnuiġe.
3 Tuigim ós cionn mo luċt teagaisg uile : óir
is iad ṫfiaġnuiseaḋ mo smuaineaḋ.
4 Tuigim níos mó na na sinsir : do ḃríġ gur
ċoiṁéad mé ṫaiṫeantasa.
5 Do ċongbuiġ mé mo ċos ó nuile ḋroiċ ṡlíġe :
ionnus go ccoiṁéadfuinn ṫfocal.
6 Od ḃreiṫeaṁnusaiḃ níor ḋealuiġ mé : óir do
ṫeagaisg tú mé.
7 Créd é millse do ráiḋte dom ċarbad : ní is
millsi na mil dom ḃéul !
8 Od aiṫeantaiḃ fuair mé tuigse : uime sin
fuaṫuiġim uile ṡlíġe na neiṁḟírinne.

NUN.

Is lóċrann dom ċosaiḃ do ḃriaṫ4 : ⁊ solus dom
ċasanaiḃ.
2 Tug mé mo ṁionna, ⁊ coiṁlíonfad sin : breiṫ-
eaṁnus ṫfíreantaċda da ċongṁail.
3 Do ḃí mé ar mo buaiḋreaḋ go hiomarcaċ :
beoġaiḋ mé, ó a Tiġearna, do réir ṫfocail.
4 Gaḃ suim íodb4ta soċroiḋeċa mo ḃéil, guiḋ-
im tú, ó a Tiġearna : ⁊ teagaisg daṁ do ḃreiṫ-
eaṁnuis.
5 Atá manam ann mo láiṁ do ġnáṫ : aċt níor
ḋearmaid mé do ḋlíġeaḋsa.
6 Do ċuireaḋ4 na peacaiḋ painntéar am ċoinne :
giḋeaḋ ní ḋeaċus 4 seaċrán ód aiṫeantaiḃsi.
7 Do ġlac mé mar oiġreaċt ṫfiaḋnuisese go
bráṫ : óir is sólás dom ċroiḋe iad.

8 Do ċlaon mé mo ċroiḋe ċum do reaċta do
ḋéanaṁ: go bráṫ.

SAMECH.

Fuaṫuiġim smuainteiġṫe díoṁaoine: aċt grád-
uiġim do ḋlíġeaḋsa.
2 Is tusa mionad folsuiġṫe agus mo sgiaṫ: do
ḃí mo ḋóiġ ann ṫfocal.
3 Imṫiġiḋ uaim, sibsi a luċt déanta uilc: ⁊
coiṁéadfad aiṫeanta mo Ḋé.
4 Congbuiḋ suas mé do réir do ḃriaṫair, agus,
mairfe mé: agus na nairiġ mé fam ḋóṫċus.
5 Congbuiḋ suas mé, agus biaiḋ mé a ndíḋean;
agus biaiḋ mo ḋúil ann do reaċdaiḃ do ġnáṫ.
6 Do ṡaltair tú síos an méid do ċuaiḋ a muġa
óḋ reaċdaiḃ: óir is neiṁḟírinne a ngangaiḋ.
7 Teilgir uait mar ḋroiċṁiotal a bfuil do
ṗeacaċaiḃ air an ttalaṁ: ar a naḋḃarsoin grá-
ḋuiġim ṫfiaḋnuiseaḋa.
8 Criotnuiḋ mfeoil ré ṫeaglasa: agus atá
uaṁan do ḃreiṫeaṁnus orum.

AIN.

Do riṅe mé ceart agus breiṫeaṁnus: na toir-
ḃir mé do luċd mo ṡaruiġṫe.
2 Bí a nurruġus air do ṡeirḃíseaċ ċum maiṫ-
easa: na léig do nuaiḃreaċ mo ṡaruġaḋ.
3 Meaṫaid mo ṡúile ag feiṫioṁ air do ṡlánuġ-
aḋ: agus ar ḟocal ṫfírinneantaċta.
4 Déan réd ṡeirḃíseaċ do réir do ṫrócaire:
agus múin daṁ do reaċta.
5 Is misi do ṡeirḃíseaċ, tabair tuigsi daṁ:
agus biaiḋ eólus air ṫfiaḋnuisiḃ agam.
6 Is miṫiḋ a ḋéanaṁ, a Ṫíġearna: do ċuireadar
do ḋlíġeaḋ ar neiṁníḋ.
7 Uime sin is ionṁuin liom ṫaiṫeanta ór cionn
óir: agus ór cionn óir ḟíorġlain.
8 Uime sin mearuim ṫaiṫeantasa uile ceart:
fuaṫuiġim uile ṡliġe na neiṁḟírinne.

PE.

Atáid ṫfiaġnuiseaḋ ró ionġantaċ: uime sin
coiṁéaduiġ manam iad.
2 Do ḃeir dul a steaċ do ḃriaṫar solus: ag
tabairt tuigse don tsimpliġe.
3 dFoscail mé mo ḃéul, agus do ċrioṫnuiġ mé:
óir do ḃí mian ṫaiṫeanta agam.
4 Féuċ orm, agus déan trócaire orum: do
réir do ċleċtaiḋ don droing lér bionṁuin t'Ainm.
5 Daingnid mo ċoiscéime añ do ḃriaṫar: agus
ná léig duirċóid ar biṫ uaċtaránaċt do ḃreiṫ orm.
6 Saor mé ó ṡáruġaḋ na ndaoine: ⁊ coiṁéudsa
mé ṫaiṫeanta.
7 Tabair ar ṫaiġaiḋ dealruġaḋ ar do ṡeirḃíseaċ:
agus teagaisg dam do reaċta.
8 Silid sroṫa uisgeaḋ as mo ṡúilib: do ḃríġ
naċ ccoiṁéadaid do dlíġeaḋ.

TSADDI.

Is fíréunta tú, ó a Ṫiġearna: agus atáid do
ḃreiṫeamnuis díreaċ.
2 dAiṫin tú ṫfiaġnuiseaḋ: atáid fíréanta ⁊
ró ḟíriñeaċ.
3 Do ġearr mo ṫearġraḋ amaċ mé: do ḃríġ
gur dearmadadar mo naiṁde do ḃriaṫra.
4 Do dearḃaḋ do ḃriaṫarsa go mór: agus is
ionṁuin léad ṡeirḃíseaċ é.
5 Is beag misi, agus is tarcuisneaċ: níor
dearmaid mé ṫaiṫeantasa.
6 Is fíréantaċt síorruiḋe ṫfíréantaċdsa: ⁊
is fíriñe do dlíġeaḋ.
7 Tarlaiġ anacair agus goiṁ ċugam: is iad
ṫaiṫeanta maoiḃneas.
8 Atá fíréantaċt ṫfiaġnuiseaḋa go síorruiḋe:
tabair tuigsi dam, agus mairfe mé.

KOPH.

Éiġim rém uile ċroiḋe: cluin mé, ó a Ṫiġearn,
coiṁéadsa mé do reaċta.

2 Éiġim ċuġadsa: tarṫuiġ mé, ⁊ coiṁéadfad
ṫfiaḋnuiseaḋ.
3 Do ṁoiċéirġe mé ré teaċt an laé, ⁊ déiġios:
do ḃí mo ḋúil réd ḟocalsa.
4 Bid mo ṡúile na ndúscaḋ a ttráṫaiḃ na
hoiḋċe: ċum smuainiuġaḋ ar do ḃriaṫar.
5 Cluin mo ġuṫ do réir do ṫrócaire, ó a Ṫiġ-
earna: do réir do ḃreiṫeaṁnuis beóġaid mé.
6 Atáid ag teaċt a ḃfoġus noċ leanas dur-
ċóid: atáid a ḃfad ód dliġeaḋ.
7 Atá tusa a ḃfoġus, ó a Ṫiġearna: agus is
fírinne ṫaiṫeanta uile.
8 A ttaoḃ ṫfiaḋnuiseaḋsa ba fios daṁ ré fada:
gur ṡuiġ tú iad go síoruiḋe.

RESH

Dearc ar manacair, agus saor mé: óir níor
dearmuid mé do dliġeaḋ.
2 Tagair mo ċúis, agus saor mé: do réir do
ḃriaṫair beóġaid mé.
3 As fada slánuġaḋ ón gcoirriḃe: óir ní iarruid
do reaċta.
4 Is lionṁar do ṫróċaire ċineálta, ó a Ṫiġearn:
beóġaid mé do réir do ḃreiṫeaṁnuis.
5 Is lionṁar luċt mo ḃuaiḋearṫa, agus mesc-
cáirde: níor ċlaon mé ó ṫfiaġnuisi.
6 Do ċonairc mé luċt an tsáruiġṫe, agus do ḃí
mé doilġiosaċ: do ḃríġ nár ċoiṁéadadar ṫfocal.
7 Féuċ gur bionṁuin liom ṫaiṫeanta, ó a Ṫiġ-
earna: do réir do ṫrócaire beóġaid mé.
8 As fírinne tosaċ do ḃriaṫair: ⁊ biaiḋ ċuile
ḃreiṫeaṁnuis fíréanta go síoruiḋe.

SCHIN.

Do ainleanadar prionnsuiḋe mé gan áḋḃar: aċd
do ḃí eagla ar mo ċroiḋe réd ḃriaṫarsa.
2 Gáirdiġim ré ṫfocal: mar an té do ġeiḃ
móirréadail.
3 Fuaṫuiġim, agus bí gráin agam ar ḃréugaiḃ:
is ionṁuin liom do dliġeaḋ.

4 Molḃm ṫú ṡeaċt nuiġe san ló: a ttaob ḃreiṫ-
eaṁnus ċfírinéantaċda.
5 Atá síoṫċáin ṁór don luċt ġráḋuiġeas do
ḋlíġeaḋsa: ⁊ ní ḃfuil ceap tuislíġe na naġaiḋ.
6 Do ḃí mo ḋóiġ añ do ṡlánuġaḋ, a Ṫíġearna:
agus do ċoṁaill mé ṫaiṫeanta.
7 Do ċoiṁéad manam ṫfiaḋnuiseaḋa: agus do
ġráḋuiġ sé iad go ró ṁór.
8 Do ċoiṁéad mé ṫaiṫeanta agus ṫfiaḋnuisiḋa:
óir atáid mo ṡliġṫe uile ad láṫairsi.

TAU.

Tigeaḋ méiġeaḋ a nga ad láṫair, ó a Ṫíġearn:
tabair tuigsi ḋaṁ do réir do ḃriaṫair.
2 Tigeaḋ mo ġearán ós do ċoiñe: do réir do
ḃriaṫair saor mé.
3 Taiḃeórfuiḋ mo ḃéul molaḋ: mar ṁúinios
tusa do reaċta ḋaṁ.
4 Freaġóruiḋ mo ṫeanga do ḃriaṫar: óir is
fírinéantaċt ṫaiṫeanta uile.
5 Cuidiġeḋ do láṁ riom: óir ruġ mé ṫaiṫeanta
do roġain.
6 Do ḃí mian agam ad ṡlánuġaḋ, ó a Ṫíġearn:
agus isé do ḋlíġeaḋ maoiḃneas.
7 Maireaḋ manam, agus molfa sé ṫusa: agus
cuidiġeaḋ do ḃreiṫeaṁnus liom.
8 Do ḃí mé ar seaċrán mar ċaoiriġ a ndul a
muġa: lorgair do ṡeirḃíseaċ; óir níor ḋearmaid
mé ṫaiṫeantasa.

## PSALM CXX.

Do éiġ mé ċum an Tíġearna añ mo ḃuaiḋreaḋ:
agus do ċualaiḋ sé mé.
2 A Ṫíġearna, saor manam ó ḃéul na mbréug:
ó ṫeangaiḋ na ceilge.
3 Créd do ḃéarṫar duitsi? nó créd ḋéanta leat,
a ṫeanga na ceilge?: soiġde géara an ċúṁaċdaiġ,
maille ré gríosuiġ ċraiñ Iuniper.
4 A ṁairg ḋaṁsa, do ní ċoṁnuiġe a Mesec:
go ccoṁnuiġim a ttiġṫiḃ Sédair.

5 Is fada do ḃí m'anam na ċomnuiġe a bfoċair an té : lé naċ ionṁuin síoṫċáin.

6 Atáimsi ar son síoṫċána : ma laḃruim, atáidsion ċum coġaiḋ.

## PSALM CXXI.

Tóigfiod suas mo ṡúile ċum na ccnoc : as a ttiocfa mo ċaḃair.

2 Is ón tTiġearna atá mo ċaḃair : noċ do rinne neaṁ agus talaṁ.

3 Ní léigfiḋ sé doṫ ċois corruġaḋ : ní ċoideóla an té ċoiṁéadus ṫusa.

4 Féuċ, an té ċoiṁéadas Israel : ní ḋéana sé taiṁnéull na codlaḋ.

5 Is é an Tiġearna ṫfear cosanta : is é an Tiġearna do sgiaṫ ar do laiṁ ḋeis.

6 San ló ní ḃuailfe an ġrian ṫú : nó an ġealaċ san oiḋċe.

7 Cuimdeóċuiḋ an Tiġearna ṫú ó uile olc : coiṁéadfa sé ṫanam.

8 Cuiṁdeóċuiḋ an Tiġearna do ḋul amaċ, agus do ṫeaċt a steaċ : ó namso amaċ ⁊ go síorruiḋe.

## PSALM CXXII.

Do luaṫġáireas rís an luċt a duḃairt leam : Téiġeam go tiġ an Tiġearna.

2 Atáid ar ccosa na seasaṁ ann do ġeataḋuiḃ : ó a Ierusalém.

3 Ierusalém ar na tógḃáil mar ċaṫraiḋ : atá ar na coiṁċeangal inte féin re ċéile.

4 Oir is inte sin suas téid na treaḃa, treaḃa an Tiġearna : go fiaḋnuise Israel, ċum Anma an Tiġearna do ṁolaḋ.

5 Oir suiġfiḋ ann sin a suiġiḃ ríoġa ċum breiṫeaṁnuis : caṫaoire ríoġa ṫiġe Ḋaiḃi.

6 Guiḋiḋ ar son síoṫċána Ierusalém : bíḋis a síoṫċáin noċ lér bionṁuin ṫú.

7 Bíoḋ síoṫċáin ann do ḋaingion : sonas a sttiġ ann do ṗálasaiḃ.

8 Ar son mo ḋearḃraiṫreaċ ⁊ mo ċarad : a déarad a nois, bíoḋ síoṫċáin ionnaḋ.

9 Ar son tiġe an Tiġearna ar nDé: iarrfa mé
maiṫ ḋuitsi.

## PSALM CXXIII.

Ċugadsa tógḃuim suas mo ṡúile: ó ṫusa noċ
áitreabas annsna neaṁuib.
2 Féuċ, mar atáid súile na seirḃíseaċ ċum
láiṁe a maiġistir, mar atáid súile banóglaiċ ċum
láiṁe a maiġistreása: is mar sin atáid ar súilene
ċum an Tiġearna ar nDia, go raiḃ sé grásaṁuil ḋúinn.
3 Déan trócaire orainn, ó a Ṫiġearna, déan
trócaire orainn: óir atámaoid ar ar nainlíonaḋ lé
tarcuisne.
4 Is mór atá ar nanam ar na líonaḋ lé tarcuisne
na druinge atá a suaiṁnear: ré tarcuisne na
nuaiḃreaċ.

## PSALM CXXIV.

Muna mbeiṫ an Tiġearna linn, abraḋ Israel anois:
Muna mbeiṫ an Tiġearna linn, an tan déirġeadar
daoine suas ar naġaiḋ.
2 Ann sin do ṡluigfidís suas beó inn: mar do las
a bfearg ar naġaiḋ.
3 Ann sin do ḃáiṫfidís na huisgeaḋa inn: do
raċaḋ an tuile ṫar ar nanam.
4 Ann sin do raċaidís na huisgeaḋa uaiḃreaċ:
ṫar ar nanam.
5 Go maḋ beannuiġ an Tiġearna: naċ ttug inn
mar ċreiċ dá bfiaclaiḃ.
6 Atá ar nanam mar éan ar nimṫeaċt as líon na
bfiaḋaċ: atá an líon ar na briseaḋ, ⁊ dimṫiġ-
eamairne slán.
7 Is a nAinm an Tiġearna atá ar bfurtaċt:
noċ do rinne neaṁ agus talaṁ.

## PSALM CXXV.

Biaiḋ an luċt ċuirios a ndóiġ annsa Tiġearna
mar ṡliab Sion: naċ féidir a ċorruġaḋ, aċd mar-
ios go bráṫ.
2 Jerusalem, atáid na sléiḃte na timċioll sin:
agus atá an Tiġearna a ttimċioll a ḋaoine, ó
nuairsi agus go síorruiḋe.

3 Oir ní ḋéanaiḋ slat an ċorbuiḋ comnuiḋe ar
ċrannċur na bfíréan: ionnus naċ sínfid na fíréin
a láṁa amaċ ċum corbuiḋ.
4 Dén maiṫ, ó a Ṫiġearna: do na deaġdaoinib,
agus don díreaċ a ccroiḋe.
5 Aċt an luċt ċlaonas ċum na ndroiċslíġeaḋ:
treóróċuiḋ an Tiġearna iad lé luċt oibriġṫe a
néigceirt, go raib síoṫċáin air Israel.

PSALM CXXVI.

A nuair do ċug an Tiġearna braiġdionas Síon ar
ais: ba cosṁuil inn leis a ndroing do ċíḋ aisling.
2 Ann sin do líonaḋ ar mbéul ré gáireaḋa: ⁊
ar tteanga ré luaṫġáire.
3 Dubradar ann sin a measg na gcinneaḋaċ: Do
riġne an Tiġearna neiṫe móra dóib.
4 Do riġne an Tiġearna neiṫe móra linne: ata-
maoid luaṫġáireaċ.
5 Iompoiġ a rís a Ṫiġearna ar mbraiġdionas:
mar na sroṫaib budh deas.
6 An dream ċuirios síol a ndeóraib: béanfaid
a luaṫġáire.
7 An té imṫiġ amaċ go doilġiosaċ, ⁊ do ġuil
ag cur a ṡíl: tiocfa sé lé luaṫġáire, ag iomċar
a ṗunnann.

PSALM CXXVII.

Muna bḟoirgníġe an Tiġearna an tiġ: is díom-
aoin oibriġid an luċt ḟoirgniġios é.
2 Muna ccuṁduiġe an Tiġearna an ċaṫair: is
go díoṁaoin do ní an fear coiṁeada faire.
3 Is díoṁaoin dib, noċ éirġios go moċ, ṡuiġios
go deiġionaċ, noċ itios aran an doilġiosa: mar
sin do ḃéaraiḋ sé codlaḋ da ḟíor ġraiḋ.
4 Feuċ, is oiġreaċt don Tiġearna clann: toraḋ
na bronn a luaiḋeaċd.
5 Mar ṡoiġde a láiṁ an duine árraċtaiġ: is
aṁluiġ sin atá clann na hóige.
6 Is sona an duine aga bḟuil a bolgán soiġiod

lán díoḃ: ní ḃiaiḋ claoiḋte an tan laiḃeórṡuiḋ lé
na náiṁdiḃ san ngeata.

PSALM CXXVIII.

Is sona gaċ aon ag a ḃfuil eagla an Tíġearna:
noċ ṡiuḃlas iona sliġṫiḃ.
2 Oir íosfa tú saoṫar do láiṁ féin: biaiḋ tú
sona, agus raċaiḋ go maiṫ duit.
3 Biaiḋ do ḃean cosṁuil ris an ḃfíneaṁuin
ṫoruiġ: ar ṫaoḃuiḃ do ṫiġe;
4 Do ċlann cosṁuil lé plandoiġiḃ ċroinn na hola:
a ttimċioll do ḃoird.
5 Féuċ, gur marso ḃias an duine beannuiġ: ag
a ḃfuil eagla an Tíġearna.
6 Beannóċuiḋ an Tíġearna tú as Sion: agus do
ċífiḋ tú maiṫ Jerusalem uile laeṫe do ḃeaṫa;
7 Agus do ċífe tú clann do ċloinne: ⁊ síoṫċáin
ar Israel.

PSALM CXXIX.

Is minic do ḃuaiḋreadar mé óm óige: abrad
Israel a nois;
2 Is minic do ḃuaiḋreadar mé óm óige: giḋeaḋ
ní rugadar buaiḋ orum.
3 Do ṫreaḃadar na treaḃṫaiġ air mo ḋruim:
do ríneadar a niomairiġe fada.
4 Atá an Tíġearna fíréunta: noċ do ġearr ó
céile téada na gcionntaċ.
5 Claoiḋtear iad, agus iompoiġtear air gcúl:
gaċ a ḃfuaṫuiġion Sion.
6 Bíḋis cosṁuil ris an ḃféur ḟásas a mulladuiḃ
na ttiġṫeaḋ: noċ ċríonas ní is doiċe na ḟásas
go hiomlán;
7 Lé naċ líonann an buanuiġe a láṁ: na fear
ceangail na bunnann, a ḃrollaċ.
8 Agus naċ nabraid luċt gaḃála na sliġeaḋ,
Bioḋ beannuġaḋ an Tíġearna oruiḃ: beannuiġmid
siḃ a nAinm an Tíġearna.

PSALM CXXX.

As na haiġéanaiḃ déiġ mé orṫsa, ó a Tíġearna:
ó a Tíġearna, cluin mo guṫ.

2 Bíḋíṡ do ċluasa 4ęċ: ċvm ġoṫa mo ġęrain.
3 Ma ṫugaṅ tú cionta dot aire: ó a Ṫíġęrna,
cia ṡeasfas?
4 Act is agadsa atá maiṫeaċus: ionnus go
mbiaiḋ eagla rómad.
5 Do ṡeiṫ mé 4 an tTíġearna; atá manam ag
feiṫiom: agus iona ḃriaṫar atá mo ḋóiġ.
6 Atá manam ag feiṫiom 4 an tTíġęrna: níos
mó ná do níḋ luċt faire 4 an maidin.
7 Bioḋ dóiġ ag Israel san tTíġearna: óir is
ag an tTíġęrna atá trócaire, agus aigesion atá
iomad fuascalta.
8 Agvs fuaisgeóluiḋ sé Israel: ó na nvile
ċiontaiḃ.

## PSALM CXXXI.

A Ṫíġearna, ní ḃfuil mo ċroiḋe árd: ní mó
atáid mo ṡvile 4 na ttógḃáil suas.
2 Agvs níor ṡiúḃlas a nadḃaraiḃ móra: agus
a neiṫiḃ ionganntaċa is áirde ná mé.
3 Naċ 4 ċvmas, agus naċ 4 ċvirios manam na
ċomnvige, m4 lęnaṁ do coisgfiḋ do ċiċ aga ṁaṫ-
air: m4 leanaṁ 4 ccosg do ċiċ atá manamsa.
4 Déanaḋ Israel feiṫeaṁ 4 an tTíġearna: ó
so amaċ, agus go siorrviḋe.

## PSALM CXXXII.

Cvimniġ, a Ṫíġęrn, Daiḃi: ⁊ a vile buaiḋreaḋ.
2 Noċ ṫug mionna don Tíġearna: ṫug a ṁóid
do Dia ċvmaċtaċ Iacob, ag raḋ,
3 Nar ṁ4e mé ma ṫéigim a steaċ a tteaġais
mo ṫiġe: ma ṫéigim suas 4 mo leabaiḋ ċóirigṫe;
4 Na ṫugaim codlaḋ dom ṡúiliḃ: taimnéull do
ṁogaluiḃ mo ṡúl;
5 Go ḃfaġad ionad don Tíġearna: ionad coṁ-
nviġe do Dia ċumaċdaċ Iacob.
6 Féuċ, do ċualamar so aṅ Ephratah: fuar-
amar é a maġuiḃ na coilleaḋ.
7 Raċam a steaċ iona nionaduiḃ cóṁnuiġe:
claonfam sinn féin ċvm cos-stóil a ċos.

8 Eiriġ, a Ṫiġearna, ċum ṫionaid cóṁnuiġe : ṫú féin, agus Airc do neirt.
9 Bidís do ṡagairt éaduiġṫe le fíréantaċd : ⁊ déindís do naoiṁ luaṫġaire.
10 Ar son Ḋaibi do ṡeirbísiġ : ná fill uaiṁ aġaiḋ t'Ungṫaiḋ.
11 Do ṁionnuiġ an Tiġearna do Ḋaibi a bfírinne : ní ṡillfe sé uaḋ sin;
12 Do ṫoraḋ do ċuirp : suiġeóċaiḋ sé aṅ do ċaṫaoir ríoġa.
13 Ma ċoiṁéadvid do ṁic mo ċvnnraḋ, ⁊ mfiaġ-nuiseaḋa, noċ ṁúinfead dóib : suiḋfid a cclann ma an gcéadna go síoruiḋe aṅ do ċaṫaoir ríoġa.
14 Oir do ṫoġ an Tiġearna Sion : do ḋúlig é mar ionad suiġe, ḋa ráḋ,
15 A sé so mo ṡuaiṁnear go síoruiḋe : aṅso do ḋéanaḋ cóṁnuiġe, óir fuair mé dúil inte.
16 Beannóċaḋ a maiṫeasa go hiomarcaċ : sáis-eóċuiḋ mé a boiċt le haran.
17 Agus éideóċuiḋ mé a sagairt ré slánuġaḋ : ⁊ do ḋéanaiḋ a naoiṁ gáirdeaċus ré luaṫġaire.
18 Aṅ sin do ḃéarfaḋ ar aḋairc Ḋaibi fás : do orduiġ mé solus dom Ungṫaċ.
19 Eideóċaḋ a náiṁde ré náire : aċt bláiṫeóċ-uiḋ a ċoróinnsion ar féin.

## PSALM CXXXIII.

Féuċ caiḋe an maiṫ ⁊ an taoiḃneas sin : dear-ḃráiṫre do ḋéanaṁ cóṁnuiḋe a néinionad aṁáin.
2 Mar an deaġola ar an gceann, ag tuitim ar an bféusóig, féusóg Aaroin : noċ do ṫraiḋ sios go sciorta a éaduiḋ.
3 Mar ḋrúċt Hermon : noċ ṫuitios ar ṡléibtiḃ Sion.
4 Oir is aṅ sin do aiṫin an Tiġearna beannuġaḋ : na beaṫa go síoruiġe.

## PSALM CXXXIV.

Féuċuiḋe, beannuiġiḋ an Tiġearna : sibh a ṡeir-bíseaċa an Tiġearna uile :
2 Noċ ṡeasas a ttiġ an Tiġerna : sna hoiḋċiḃ.

3 Tógbaiḋ suas bur láṁa ċum na sanctóra: ⁊
beaṅuiġiḋ an Tíġearna.
4 Go mbeaṅuiġ an Tíġearna ṫú as Sion: cruṫ-
uiġṫeoir niṁe agus talṁan.

PSALM CXXXV.

Moluiḋ an Tíġearna, moluiḋ Ainm an Tíġearna:
moluiḋ é, a ḟeirḃíseaċa an Tíġearna;
2 Noċ ḟeasas a ttiġ an Tíġearna: a gcúirtiḃ
ṫíġe ar nDé.
3 Moluiḋ an Tíġearna; óir is maiṫ an Tíġearn:
canaiḋ psailm da Ainm; óir ata sé aoiḃinn.
4 Óir do ṫoġ an Tíġearna Jacob dó féin: Is-
rael do beiṫ na ioṁṁus airiġe aige.
5 Óir is aiṫne daṁ gur mór an Tíġearna: ⁊ go
bfuil ar tTíġearna ós cionn a nuile dée.
6 Do riṅe an Tíġearna gaċ nid do ṫugus féin
ar neaṁ agus air talaṁ: annsna fairrgeaḋuiḃ, ⁊
annsna huile aigéanuiḃ.
7 Tógbuiḋ sé suas na deatuiġe ó ḟoirimeal na
talṁan, do ní tinteaċ cum fearṫaṅa: ag tabairt
na gaoiṫe amaċ as a ioṁṁusaiḃ.
8 Noċ do buail céidġeine na hÉgipte: ó duine
go beaṫaċ.
9 Do ċuir sé coṁarṫaḋa agus iongantaċa ċug-
aḋsa, a Égipt, aṅ do ṁeaḋón: air Pharao, agus
ar a uile ḟeirḃíseaċaiḃ.
10 Noċ do ḃuail iomad cineaḋaċ: ⁊ do ṁarḃ
ríġṫe móra;
11 Sihon ríġ na nAmoriteaċ, agus Og ríġ
Basan: agus uile ríoġaċt Chanaain;
12 Agus ṫug sé a bfearann mar oiġreaċt: na
oiġreaċd dIsrael a ṗobal féin.
13 O a Tíġearna, ata tAinm go síoruiḋe: ó a
Tíġearna, ata do ċuiṁne ó ġinealaċ go ginealaċ.
14 Óir béaraiḋ an Tíġearna breiṫeaṁnus air
a daoiniḃ: ⁊ biaiḋ aiṫreaċus ar a dtaoḃ a ḟeir-
ḃíseaċ.
15 Is airgiod agus ór, iomáiġe na ngeinteaḋ:
obair láṁ daoine.

16 Atá béul aca, agus ní labhraid: atáid súile
aca, agus ní ḟaicid siad.
17 Atáid cluasa aca, agus ní ċluinid: agus ní
ḃfuil fós anál ionna mbéul.
18 Is cosṁuil riú an luċt do ní iad: gaċ a
gcuirion a ndóiġ ionta.
19 A ṫiġ Israel, beannuiġ an Tiġearna: a ṫiġ
Aaroin, beannuiġ an Tiġearna.
20 A ṫiġ Lebi, beannuiġ an Tiġearna: fbh ⁊ a
bhfuil egla an Tiġearna, beannuiġe an Tiġearna.
21 Go mad beannuiġ an Tiġearna as Sion: noċ
ċoṁnuiġeas an Jerusalem.

## PSALM CXXXVI.

Moluiḋ an Tiġearna, óir is maiṫ é: óir maiṙiġ
a ṫrócaire ċoiḋċe.
2 Moluiḋ Dia na ndée: óir mairiġ a ṫrócaire
ċoiḋċe.
3 Moluiḋ Tiġearna na dtiġearnaḋ: óir mairiġ
a ṫrócaire ċoiḋċe.
4 An té do ní iongantaċa móra: óir mairiġ a
ṫrócaire ċoiḋċe.
5 An té do riñe na flaiṫis lé heagna: óir
mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe.
6 An té do ṡín amaċ an talaṁ ós cion na uisr-
geaḋ: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe.
7 An té do riñe soillse móra: óir mairiġ a
ṫrócaire ċoiḋċe;
8 An ġrian do riaġlaḋ san ló: óir mairiġ a
ṫrócaire ċoiḋċe;
9 An ġealaċ, ⁊ na réulta do riaġlaḋ na hoiḋċe:
óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe.
10 An té do buail a nEgipt, maille ré na céiḋ-
ġeiniḃ: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe;
11 Agus tug Israel as a meaḋón sin: óir mairiġ
a ṫrócaire ċoiḋċe;
12 Le laiṁ laidir agus lé riġ sínte amaċ: óir
mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe.
13 An té do roinn an Ṁuir ruaḋ a ndá ċuid: óir
mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe;

14 Agus tug a Israel dul trid a meaḋon: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe.

15 Agus do ċlaoiḋ Pharao agus a ṡluaġ ann sa Mhuir Ruaiḋ: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe.

16 An té do ṫreoruiġ a ḋaoine san ḋíoṫraiṁ: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe.

17 An té do ḃuail ríġṫe móra: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe;

18 Agus do ṁarḃ ríġṫe oirḋearca: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe;

19 Sihon ríġ na nAmoriteaċ: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe;

20 Agus Og ríġ Ḃasan: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe;

21 Agus tug a ḃfearann mar oiġreaċd: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe;

22 Oiġreaċd dIsrael a ṡeirḃíseaċ: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe.

23 Noċ do ċuiṁniġ orruinn ionnar staid uirísil: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe;

24 Agus dfuasgail inn ó a naiṁdiḃ: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe.

25 Do ḃeir sé arán do uile ḟeoil: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe.

26 Molaiḋ Dia niṁe: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe.

27 Tugaiḋ buiḋeaċus do Ṫiġearna na dtiġearnaiḋ: óir mairiġ a ṫrócaire coiḋċe.

## PSALM CXXXVII.

Laiṁ ré sroṫaiḃ Ḃabilón, ann sin do ṡuiḋeamar, do ġuileamar fós: mar do ċuiṁniġeamar Sion.

2 Do ċroċamar ar gclairseaċa: a ṡuileóġaiḃ ionna meaḋon sin.

3 Oir ann sin do iarradar an luċt do rug a laiṁ inn briaṫra ceoil, agus an dream do riṅe creaċ orainn dinn luaṫġaire: ag raḋ, Canaiḋ dúinn, cuid do ċainticiḃ Sion.

4 Cionnus ċanfam cantic an Tiġearna: a dtalaṁ coiṁṫiġṫeaċ?

5 Ma ḋearmaduim ṫusa, ó a Jérusalem: dear-
madaḋ mo laṁ ḋeas a gliocas.
6 Ceanglaḋ mo ṫeanga duaċtor mo béil, muna
ccuiṁniġe mé ortsa: muna ttógfa mé Jerusalem
ós cioñ mullaiġ mo ṡólais.
7 Cuiṁniġ, ó a Ṫíġearna, clañ Edom, a ló Jé-
rusalem, noċ a dubairt: Toċlaiḋ, toċlaiḋ í, go
nuige a híoċdar.
8 O, a inġen Ḃabilón, noċ ḋioṫlairiġer: buḋ
sona an té aiṫḋíolfas leatsa do luaiġeaċt, noċ
do ḋíol tú liñe.
9 Buḋ sona an té noċ ġlacfas: ⁊ ḃuailfios do
naoiḋin a naġaiḋ na cairge.

## PSALM CXXXVIII.

Molfa mé ṫú lém uile ċroiḋe: ós coiñe na ndée
cánfa mé psalm duit.
2 Do ḋén mé adra ċum pálais do naoṁṫaċta;
⁊ molfa mé ṫAinm, ar son do ṫrócáire, ⁊ ṫfírinne:
óir do ṁóraiḋ tú do briaṫar réd Ainm uile.
3 Añsa ló mar do ġair mé, do ḟreagair tú mé:
do ḟairsingiḋ tú neart añ manam.
4 O a Ṫíġearna, molfaiḋ ríġṫe na talṁan ṫú:
óir do ċualadar briaṫra do béil.
5 Agus do ḋéanaid ceól a slíġṫib an Ṫíġearna:
óir is mór glóir an Ṫíġearna.
6 Bíoḋ gur árd an Ṫíġearna, giḋeaḋ do ċí sé
an túṁal: ⁊ aiṫniġe sé an tuaibreaċ a bfad uaḋ.
7 Ma ṡiúbluim a meaḋón an ċúṁgaiḋ, aiṫbeoḋ-
óċuiḋ tusa mé: ar son ḟeirge mo náṁad sinfe tú
uait do láṁ, ⁊ tárṫóċair mé lé do láiṁ deis.
8 Coiṁlíonfa an Ṫíġearna a obar ar mo ṡonsa:
atá do ṫrócaire, ó a Ṫíġearna, go síorruiḋe; na
tréig obair do láṁ.

## PSALM CXXXIX.

O a Ṫíġearna, do ċuartuiġ tú mé go léir, agus
daiṫin tú mé: is aiṫne duit mo ṡuiġe, ⁊ méiriġe;
tuige tú mo smuaineaḋ a bfad uait.

2 Spíona tú mo ċasan, agus mo luiḋe síos: ⁊
atá tú eólaċ air mo ṡliġṫiḃ uile.
3 An tan naċ ḃfuil an focal ann mo ṫeangaiḋ:
féuċ, ó a Ṫiġearna, is aiṫne ḋuitse sin uile.
4 Am ḋiaiġ ⁊ roimam gaḃaiḋ tú am ṫimċioll:
leagaiḋ tú do lám orum.
5 Is iongantaċ ṫeólus ós mo ċionn: atá sé árd,
ní ḟéadaim roċduin ċuige.
6 Ca háit a raċaiḋ mé ó do spiorad: nó ca
háit a tteiġse mé ó do raḋarc?
7 Ma ṫéiġim suas go flaiṫeamnus, atá tusa
ann: ma ullmuiġim mo leabaiḋ a nifrionn, féuċ,
atá tusa a láṫair.
8 Ma ġabuim sciaṫáin na maidne: ⁊ ma ċom-
nuiġim a ranaiḃ foirioml aċa na mara;
9 Ann sin fós treórócuiḋ do lámsa mé: agus
coinneóċuiḋ do lám ḋeas mé.
10 Agus ma deirim, Foileóċuiḋ an dorċadus
mé go deimin: biaiḋ a noiḋċe go deárḃṫa na solus
am ṫimċioll.
11 An dorċadus féin ní dorċuiġionn uaitsi, ⁊
do beir a noiḋċe solus uaiṫe mar an lá: mar an
ndorċadus is amluiḋ sin atá an solus.
12 Oir do ṡealḃuiḋ tú mo ḋubáin: ḋfoluiġ tú
mé a mbroinn mo ṁáṫar.
13 Molfa mé ṫú, do ḃríġ go ndéarnaḋ mé go
hiongantaċ, agus go heagalaċ: is oirḋeirc ṫoir-
reaċa, ⁊ atá a ḟios sin ag manamsa go ró ṁaiṫ.
14 Ní raiḃ mo neart a ḃfolaċ orṫsa, an tan do
rinneaḋ mé a nuaiġnios: ⁊ do hoiḃriġeaḋ mé go
healaḋanta, a ranaiḃ íoċtaraċa na talṁan.
15 Do ċonncadar do ṡúile mo ṁeall, míoċumṫa:
⁊ do bádar mo boill uile scriobṫa ann do leaḃarsa;
16 Do rinneaḋ a ndeilḃ lá ar lá: an tan naċ
raiḃ aon ḋíoḃ.
17 Ar a naḋḃarsoin créd é ṁórluaiġ atáid do
smuaintiġṫe ḋamsa, ó a Ḋhé: créd é méud a
nuiḃir!
18 Da náirṁiġin iad, is lia iad lé a gcómairem
na an gainem: músgluim, ⁊ atáim do ġnáṫ agadsa.

19 Naċ muirḃḟiḋ tú na cionntuiġ, ó a Ḋhé: a
ḋaoine fuilteaċa, imṫiġiḋ uaimse.
20 Noċ labras ad aġaiḋ go huirċóideċ: ⁊ do
náimde beir ṫAinm go díoṁaoin.
21 Naċ bfuil fuaṫ agamsa orra, ó a Ṫiġearna,
aga bfuil fuaṫ ortsa: agus naċ bfuil fearg orum
leis a ndroing éirġios suas ad aġaiḋ?
22 Le fuaṫ diongṁálta fuaiṫiġim iad: atáid
mar náimde agam.
23 Cuartuiġ mé, ó a Ḋé, agus tuig mo ċroiḋe:
teastuiḋ mé, agus tuig mo smuaintiġe.
24 Agus féuċ an bfuil sliġe ar biṫ ċiontaċ ionn-
am: agus treóruiḋ mé a sliġe na síorruiḋeaċta.

## PSALM CXL.

Saor mé, ó a Ṫiġearna, ón droċduine: ó ḟior
a nfoiréigin coiṁéad mé;
2 Noċ smuainios uirċóid a gcroiḋe: ar feaḋ an
laé cruinniġid a gceann a ċéile ċum cogaiḋ.
3 Do ġéaruiġeadar a tteangṫa aṁuil aiṫir
niṁe: atá niṁ na naiṫreaċ ionna mbéul.
4 Coiṁeád mé, ó a Ṫiġearna, ó láṁaiḃ na ccion-
taċ: dídin mé ó ḟior a nfoiréigin, noċ ṡaoilios
mo ċoisceíme do ċlaoiḋ.
5 dFoluiġeadar na huaiḃrig an painntéar am
ċoinne agus córduiġe: do ṡíneadar líon ré taob
na sliġead, do ċuireadar innle am ċoinne.
6 A dubairt mé ris an tṪiġearna, is tusa mo
Ḋia: cluin, ó a Ṫiġearna, guṫ maṫċuingead.
7 O a Ṫiġearna, a Ḋé, neart mo ṡlánuiġṫe:
dfoluiġ tú mo ċeann a ló an ċaṫa.
8 Ná deónuiḋ, ó a Ṫiġearna, miana na gcion-
taċ: agus ná críoċnuiġ a ndroċ ṫionnsgnaṁ, go
naċ nairdeóċuid iad féin.
9 Ar son ċean na ndaoine, noċ ṫimċiollas mé
fá gcuairt: folċaḋ urbairse a mbéil féin iad.
10 Tuiteaḋ gual orra: teilgṫear anns a teine
iad a bpollaiḃ doiṁne, ionnus naċ néirġid.
11 Ná daingniġṫior fear na droiċṫeangṫa ar
talaṁ: fear a nfoiréigin do ḋéana uirċóid seal-
gaġ ar ċum a ḋibearṫa.

12 Is aiṫne daṁ, go ndéana an Tíġearna ceart don ḃuaiḋeartaċ: ⁊ breiṫeaṁnus do nuireasḃuiḋeaċ.
13 Go deiṁin molfa an fíréun tAinm: biaiḋ an ceart na ċoṁnuiḋe ar taġaiḋ.

PSALM CXLI.

A Ṫíġearna, éiġim ċugadsa, déṅ deiṫfir ċugam: taḃair éisteaċt dom ġuṫ an tan ġairim ort.
2 Bíoḋ murnaiġ ar na díriuġaḋ ós coiṁe ṫaiġṫe mar ṫúis: tógḃáil suas mo láṁ mar íoḋbairt an tráṫnóna.
3 Cuir, ó a Ṫíġearna, faire ar mo ḃéul: coiṁéid dorus mo ṗuiríneaḋ.
4 Ná claon mo ċroiḋe cum droiċneiṫe: cum droiċġníoṁa do ḋéanaṁ ré daoinib noċ oibriġios urċóid; ⁊ na léig daṁ iṫe da mbiaḋuib millsi.
5 Buaileaḋ an fíréun mé, buḋ cineúl daṁ sin: fós imdeargaḋ sé mé;
6 Buḋ ola sin naċ mbrisfiḋ mo ċeaṅ: biaiḋ fós mo ġuiḋe leó ioṅa nanacair.
7 Nar ḃéiḋ a mbreiṫeaṁuin ar na tteilgion síos lé taoḃuib na cairge: aṅ sin cluinfiḋ mo ḃriaṫrasa, óir is aoiḃiṅ iad.
8 Mar ṫoċlas neaċ, agus scoilṫios sé coṅaḋ ar an ttalaṁ: ataid ar gcnáṁa ar na sgaṫaḋ a ttimċioll ḃéil na huaiġe.
9 Aċt ċugadsa, a Dia mo Ṫíġearna, ataid mo súile: ioṅadsa do ċuir mé mo ḋóiġ, na léig manam gan díon.
10 Cuṁduiġ mé ar neart an ṗaintéir, noċ do suiġeadar am ċoiṁe: agus air ínlib lucta oib-riġṫe na hurċóide.
11 Tuiteaḋ na cionntuiġ ioṅa líontaib féin: an feaḋ bias misi ag dul ṫairis.

PSALM CXLII.

Rém ġuṫ do ġair mé ċum an Tíġearna: rém ġuṫ do rinnios mo ġuiḋe ċum an Tíġearna.
2 Do ḋóirt mé mo ġearán amaċ ós a ċoiṁe: dfoillsiġ mé manacair ioṅa ḟiaḋnuise.

3 A nuair do ḃí mo spiorad claoiḋte ionnam, an
sin ba haiṫne duitsi mo ċasan: ann sa tsliġe ionna
ṡiúbail mé do ċuireadar painntéar róṁam.
4 D'Féuċus ar mo láiṁ ḋeis: agus dainġcios, ⁊
ní raiḃ aon do aiṫneóċaḋ me.
5 Do ṁeaṫ dídean orum: ní raiḃ aon do iarr
manam.
6 Do ġair mé ċugadsa, ó a Ṫiġearna, agus a
dubairt mé: Is tusa mo ḋídean, mo ċuid ronna a
ttalaṁ na mbeó.
7 Tabair aire dom éiġeaṁ: óir atáim ar mís-
liuġaḋ go mór.
8 O saor mé ar luċt mainleanaiṁna: óir atáid
ró neartṁar am aġaiḋ.
9 Tabair manam as príosún, ionnus go molfainn
tAinm: iadfuiḋ na fíréin am ṫimċioll, óir biaiḋ
tusa tíoḋlaiceaċ daṁ.

PSALM CXLIII.

O a Ṫiġearna, cluin murnaiġ, tabair éisdeaċt dom
aċuinge: an ṫírinne freaguir mé, ⁊ an ṫfíréntaċt.
2 Agus na téiġ a mbreiṫeaṁnus lé do ṡeirḃísiġ:
óir ní fíréantar neaċ beó an ṫfiaḋnuise.
3 Oir do rinne an náṁaid manam do ainlean-
ṁain, do leag sé manam ċum na talṁan: ṫug sé
orum cóṁnuiġe do ḋéanaiṁ a ndorċadas, mar an
druing atá marḃ ré fada.
4 Agus atá mo spiorad claoiḋte ionnam: atá
mo ċroiḋe ionnam a sṫiġ meartuiġṫe.
5 Do ċuiṁniġ mé ar an tsreanaimsir, do smuain
mé ar ṫoibreaċuibse uile: do smuain mé air oib-
reaċaiḃ do láṁ.
6 Do ṡín mé ó ċéile mo láṁa ċugadsa: atá
manam mar an talaṁ ṫartṁar ċugad.
7 Déan deiṫnios, cluin mé, ó a Ṫiġearna, atá
mo spiorad ag meirtniuġaḋ: na foluiġ ṫaġaiḋ
uaim, deagla go mbéinn cosṁuil ris an droing noċ
ṫéid síos ann sa loġ.
8 Tabair orum do ṫrócaire do ċloisdion air
maidin; óir is ionnadsa ċuirim mo ḋóiġ: tabair

ọrum an tslíġe daiṫniġsead aṁ a siúbóla mé ; óir
is ċugadsa ṫógbuim suas manam.
9 Saor mé óm naimdiḃ, ó a Ṫiġearna : ċug-
adsa teiṫim dom ḟolaċ.
10 Múin dam do ṫoil do ḋéanaṁ ; óir is tú mo
Ḋia : treóruiġeaḋ do ḋeiġspioraḋ mé a steaċ a
ttalaṁ an díorġuis.
11 Beóḋuiġ mé, ó a Ṫiġearna, ar son ṫanma
féin : an ṫfiréantaċd béaras tú manam amaċ
as anacair ;
12 Agus aṁ do ṫrócaire geárrfa tú mo uile
naimde : agus scriosfa tú gaċ a ttiġ a ttimċioll
manma, óir is mé do ṡeirbíseaċ.

## PSALM CXLIV.

Go maḋ beaṅuiġ an Ṫiġearna mo ċarraic : noċ
múinios mo láṁa ċum caṫa, mo méir ċum cogaiḋ ;
2 Mo ṫrócaire agus mo ḋaingion, mo ḋídion ⁊
mfear saorṫa, mo sgiaṫ, agus an té aṅ a gcuirim
mo ḋóiġ : noċ úṁluiġios mo ḋaoine fúm.
3 A Ṫiġearna, créd é an duine, ar a mbeirion
tú aiṫne air : mac an duine, ar a ttugaṅ tú meas air?
4 Is cosṁuil an duine le díoṁaoinios : ataid a
laeṫe mar sgaile ag dul ṫeaċad.
5 O a Ṫiġearna, claon do ḟlaiṫis, agus tarr a
nuas : bain ris na sléibtiḃ, ⁊ do ḋéanaid deataċ.
6 Teilg uait amaċ tinteaċ, agus spréiḋ iad :
cuir uait amaċ do ṡoiġde, agus claoiḋ iad.
7 Cuir uait do láṁ ó a nuas : saor mé, ⁊ tár-
ṫaiġ mé ó na huisgeaḋuiḃ móra, ó láiṁ na cloiṅe
coiġcriġe ;
8 Noċ a labraid a mbéil díoṁaoinios : agus a
láṁ ḋeas gur láṁ ḋeas bréige í.
9 O a Ḋé, canfa mé cainntic nuaḋ duit air an
tsailmċeólaċ : ⁊ air ionstrumaint ḋeiċ ttéad ċan-
fas mé psailm ḋuit.
10 An té do beir slánuġaḋ do ríġṫiḃ : an té
ṫarṫuiġios Daiḃí a ṡeirbíseaċ ó ċloiḋioṁ a nuilc.
11 Tárṫuiġ, ⁊ saor mé ó láiṁ ċloiṅe an coiġ-

ṫigid: noċ a laḃran̄ a mbéul díoṁaoinear, ⁊ a
laṁ ḋeas gur laṁ ḋeas ḃréige í.
12 Ion̄us go raḃaid ar mic mar ṗlan̄duiġe
móra ag fás ion̄a nóige: ar ninġeana mar ċloċa
crun̄e, ar na ngearraḋ do réir ċosaṁlaċt ṗálais.
13 Ar sgiobóil lán, ag taḃairt a nuile ċinéul
stoirr uaṫa: ar dtréada ag breiṫ ṁílte ⁊ deiċ
ṁílte ion̄ar sráidiḃ.
14 Ar ndaiṁ láidir ċum oibriġe; gan briseaḋ
a steaċ, ná dul amaċ: ná gearán an̄ ar sráidiḃ.
15 Is sona na daoine atá an̄sa ríoċda: as so-
na na daoine, aga bfuil an Tiġearn̄a na Ḋia aca.

## PSALM CXLV.

Molfa mé ṫú, ós-áird mo Ḋia, ó a Ríġ: ⁊ ben̄-
óċad ṫAinm ċoiḋċe, agus go braṫ.
2 Gaċ aon lá ben̄óċaid mé ṫú: ⁊ molfad ṫAinm
ċoiḋċe, agus go braṫ.
3 Is mór an Tiġearna, ⁊ is ionṁolta go ró
áirraċta: agus ní ḃfuil cuartuġaḋ ar a ṁórḋaċt.
4 Molfa ginealaċ ṫoiḃreaċa do ġinealaċ oile:
agus foillseóċaid do ġníoṁa cuṁaċtaċa.
5 Laiḃeóra misi ar ḋaṫaṁlaċt, ġlóire do ṁór-
ḋaċtaċa: agus air do ġníoṁuib iongantaċa;
6 Agus laiḃeóruid daoine air neart do ġníoṁ
uaṫbasaċ: ⁊ foillseóċa misi do ṁórḋaċd.
7 Laiḃeóruid siad ós áird cuiṁne do ṁaiṫeasa
móire: agus canfuid ṫfíréantaċd.
8 Atá an Tiġearna grásaṁuil, agus lán do
ṫruaiġe: faḋḟuilinġṫeaċ, agus mórṫróċaireaċ.
9 Is maiṫ an Tiġearna do nuile: agus atá a
ṫróċaire ós cion̄ a oibreaċ uile.
10 Molfuid ṫoibreaċa ule ṫú, a Ṫiġearna: ⁊
bean̄óċuid do naoiṁ ṫú.
11 Laiḃeóruid siad ar ġlóir do ríoġaċd: agus
do ḋéanaid caint air do neart;
12 Do ċur a ṁóirġníoṁa, agus mórḋaċd ġlóir-
ṁar a ríoġaċta a nuṁail: do ċloin̄ na ndaoine.
13 Is ríoġaċt ṡíoruid do ríoġaċtsa: agus do
ċuṁaċda tré nuile ġinealaċ.

14 Congṁaiḋ an Tiġearna suas gaċ a mbí ag
tuitim: agus tóġbuiḋ suas a nuile ċlaonas síos.
15 Feiċiḋ súile a nuile orra: agus do beir tú
a mbiaḋ dóib iona am féin.
16 Fosclaiḋ tú do láṁ: agus sasuiġ tú mian
a nuile neiṫe beó.
17 Is fírénta an Tiġearna iona sliġṫib: ⁊ is
naoṁṫa iona oibrib uile.
18 Is fogus an Tiġearna do gaċ aon ġoirios
á: do gaċ aon ġoirios á a bfírinne.
19 Coiṁlíonfa sé mian na druinge air a bfuil
a eagla: ⁊ cluinfe sé a ngáir, ⁊ saorfa sé iad.
20 Coiṁéaduiġ an Tiġearna an méid lér bion-
ṁuin é: agus scriosfa sé na huile ċiontaiġ.
21 Laibeóruiḋ mo béul molaḋ an Tiġearna: ⁊
beannuiġeaḋ a nuile feoil Ainm a naoṁṫaċda
ċoiḋċe, agus go braṫ.

PSALM CXLVI.

O manam, mol an Tiġearna; molfa mé an Tiġ-
earna an mo beaṫa: canfaḋ psailm dom Dia an
feaḋ mairfiod.
2 Na cuiriḋ bur ndóiġ a bprionnsuiġib, nó a
mac an duine: an naċ bfuil slainte.
3 Téid a anal amaċ, fillfiḋ sé ċum a ṫalṁan:
meaṫaiḋ a smuainte an lá sin féin.
4 Is sona an té aga bfuil Dia Jacob aige ma
ċabá: aga bfuil a dóiġ ansa Tiġearna, a Ḋia féin.
5 Noċ do riġne neaṁ ⁊ talaṁ; an muir, ⁊ a nuile
nío atá ionnta: noċ ċongṁas fírinne go siorruiḋe;
6 Ag cur breiṫeamnuis a gcríċ don té do lag-
uiġeaḋ: ag tabairt aráin do noċraċ.
7 Fuasclaiḋ an Tiġearna na prioruinaiġ: fos-
gluiḋ an Tiġearna súile na ndall.
8 Tóġbuiḋ an Tiġearna suas an drong ċlaonas
síos: is ionṁuin leis an tTiġearna na fíréin.
9 Coiṁéaduiġ an Tiġearna an duine coigcríċe;
an dilleaċta ⁊ an baintreabaċ tóġbaiḋ sé suas:
aċt cuiriḋ sé sliġe an ċiontoiġ bun ós cionn.
10 Biaiḋ an Tiġearna a ríoġaċt go siorruiḋe:
do Ḋiasa, ó a Sion, ó ġinealaċ go ginealaċ.

## PSALM CXLVII.

Molaiḋ an Tiġearna; óir is maiṫ psailm do
ċanaḋ ḋár nDia: óir is ḋaṫaṁuil, agus is aoiḃinn
a ṁolaḋ.
2 Foirgniġe an Tiġearna Jerusalem: cruinniġ
sé a gceann a ċéile díbeartaiġ Israel.
3 Leiġisiġ an briste a gcroiḋe: ⁊ ceanglaiġ
suas a ndoilġiosa.
4 Áirṁiġ sé uiḃir na réultan: do beir sé
anmanna orra uile.
5 Is mór ar dTiġearna, agus is mórċuṁaċtaċ:
ní ḃfuil áireaṁ ar a ṫuigsin.
6 Tógbuiḋ an Tiġearna suas an gceannsuiġ: teil-
giḋ an ciontaċ síos ċum na talṁan.
7 Canaiḋ don Tiġearna ré molaḋ: canaiḋ
psailm ċum ar nDé air an gclairsiġ;
8 Noċ ḟolċus neaṁ ré néulluiḃ, noċ ullṁuiġios
fearṫuin don talaṁ: noċ do beir ar a nḟéur ḟás
air na sléiḃtiḃ.
9 Do beir sé do nainmiḋe a ḃiaḋ: agus do na
fiaċaiḃ óga noċ ġairios.
10 Ní ḃíon a dúil a neart a neiċ: ní ḃíonn dúil
aige a gcosaiḃ an duine.
11 Bí dúil ag an tTiġearna ann sa luċt air a
mbí a eagla: noċ ċuirios dóiġ iona ṫrócaire.
12 Mol an Tiġearna, ó Jerusalem: molsa an
Tiġearna, ó a Sion.
13 Óir do neartuiġ sé bairrda do ḋoirsi: do
ḃeannuiġ sé do leinḃ ann do ṁeaḋón.
14 Suiġiḋe sé sioṫċáin ad imiol: lé meaṫas
cruiṫneaċta sásuiġe sé ṫú.
15 Cuiriḋ sé a ráḋa air an ttalaṁ: Is ró luaṫ
riṫios a ḃriaṫar.
16 Do beir sé uaḋ sneaċta aṁuil olann: sgaipiḋe
sé an sioc liaṫ aṁuil luaiṫ.
17 Teilgiḋ sé amaċ a leac oiḋre mar ġreamanna:
cia ḟéadas seasaṁ ós cuiṅe a ḟeaca?
18 Cuirfiḋ sé a ḃriaṫar uaḋ, agus leaġa sé
iad: séidfe lé na anáil, agus riṫid na huisgeaḋa.

19 Foillsiġe sé a ḃriaṫar do Iacob: a stat-
úiḋiġ agus a ḃreiṫeaṁnuis d'Israel.
20 Ní ḋéarnuiḋ aṁluiḋ sin do ċineaḋ 4 biṫ: ⁊
a ḃreiṫeaṁnuis níor ḃaiṫne ḋóiḃ iad.

## PSALM CXLVIII.

Moluiḋ an Tíġearna. Moluiḋ an Tíġearna ó na
neaṁuiḃ: moluiḋ é añsna hárduiḃ.
2 Moluiḋ é, ainġle féin uile: moluiḋ é, a ṡluaġ
uile.
3 Moluiḋ é, a ġrian agus a ġealaċ: moluiḋ é,
a uile réulta an tsoluis.
4 Moluiḋ é, a neaṁa na neaṁ: ⁊ na huisġeḋa
atá ós cionn na neaṁ.
5 Molaiḋis Ainm an Tíġearna: óir do aiṫin sé,
agus do cruṫuiġeaḋ iad.
6 Agus do ḋainġniḋ sé ċoiḋċe agus go braċ
iad: ṫug sé reaċd uaḋ, agus ní sáirreóċtar í.
7 Moluiḋ an Tíġearna ón ttalaṁ: a ḋraġúna,
agus a uile ḋoiṁne.
8 Teine agus cloiċṡneaċda, sneaċda ⁊ deataiġ:
gaoṫ anfaḋaċ, ag coiṁlíonaḋ a ḃriaṫair.
9 Na sléibte, ⁊ na huile ċnoic: crainn ṫoraiḋ,
agus a nuile Ṡéadair.
10 An beaṫaċ allta, agus a nuile ainṁíḋe: gaċ
níḋ ṡnaiġios, agus éunlaiṫ sciaṫan;
11 Ríġṫe na talṁan, ⁊ na huile ḋaoine: prionn-
soiġe, agus uile ḃreiṫeaṁuin na talṁan;
12 Óiġfir agus fós maiġḋiona óga, sendaoine
agus leinniḃ, molaiḋís Ainm an Tíġearna: óir
atá a Ainm aṁain ar na árduġaḋ go hóirḋeirc,
atá a ġlóir ós cionn na talṁan agus na neaṁ.
13 Agus ḋarduiġ sé adairc a ḋaoine; molaḋ
a naoiṁ uile: clanna Israel, na daoine atá a
ḃfogus ḋó.

## PSALM CXLIX.

Moluiḋ an Tíġearna; canuiḋ don Tíġearna cain-
tic nuaḋ: bioḋ a ṁolaḋ a gcoiṁṫionól na naoṁ.
2 Déanaḋ Israel lúaṫġáire ionna ċruṫaiġṫeoir:
déindís clann Sion sólas ann a Ríġ.

3 Molaidís a Ainm ar an bpíob : air an tabur
mbig, ⁊ air an gclairsiġ canaidís psailm dóṡan.
4 Oir atá dúil ag an tTiġearna iona ḋaoinib :
sceimiġ sé an ceannsuiġ ré slánuġaḋ.
5 Dénaidís na naoiṁ luaṫġáire a nglóir : coiṁ-
ġairdís iona leabuiḋ.
6 Bíoḋ árdṁolaḋ Dé ann a mbeul : ⁊ cloiḋioṁ
ḋá ḟaobar iona láiṁ ;
7 Do ḋéanaṁ díoġaltais ar na geintib : smaċt-
uiġṫe air na daoinib ;
8 Do ċengal a ríġṫe lé slabraḋuib : a nuaisle
lé ḟainniġib iaruinn.
9 Do ċur an breiṫeaṁnuis scriobṫa a gcríċ
orra : is onóir so dá naoṁuib uile.

## PSALM CL.

Moluiḋ an Tiġearna. Moluiḋ Dia iona naoṁ-
ṫaċt : moluiḋ é a sréiṙib a ċúṁaċt.
2 Moluiḋ é iona ṁóirġníoṁuib : moluiḋ é a
níomad a ṁórdaċda.
3 Moluiḋ é ré guṫ an trumpa : moluiḋ é leis
an tsaltair agus leis an gclairsiġ.
4 Moluiḋ é leis an dtabuir mbig agus leis an
bpíob : moluiḋ é lé adbuiḋib téud ⁊ leis a norgan.
5 Moluiḋ é lé gotaib árda na bfeadan : moluiḋ
é leis an bfeadán gcaolġoṫaċ.
6 Moluiḋ a nuile anál an Tiġearna : moluiḋsi
an Tiġearna.

DUBLIN: PRINTED BY M. GOODWIN, 29, DENMARK-STREET.